Sreaṫ leaḃar do ċraoḃsgaoileaḋ
Náisiúntaċt na nGaeḋeal I

# Irisleaḃar Príosúin Ṡeáin Mistéil

Cuid a I




Iar na ċur i nGaeḋilg do
Eóġan Ó Neaċtain

Pádraig Ua Caraide,
Lowell, Mass., U.S.A.
An dara lá déag de ṁí Nodlag, 1910.

# Irisleaḃar Príosúin

nó

## Ċúig Bliaḋna i bPríosúnaiḃ na Breataine

ó láiṁ

Ṡeáin Ṁistéil

Toruiġeaḋ ar bórd an ġaltáin an "Shearwater," i gcuan Áṫa Cliaṫ—agus do ċur leis ar Oileán Árda Neiṁiḋ—ar bórd an ġaltáin cogaiḋ an "Scourge," ar bórd an long príosúin an "Dromedary," i mBermuda—ar bórd an "Neptune," .i. long na ndaor.

iar na ċur i nGaeḋilge

do

Eoġan Ó Neaċtain

Baile Áṫa Cliaṫ

M. H. Mac Goill ⁊ a Ṁac, Teor.

1910

# CLÁR.

---

## Díonbrollaċ.



## An 1° Ċaibidil.



## An 2° Caibidil.

## An 3° Caibidil.



## An 4° Caibidil.



## An 5° Caibidil.

## An 6° Caibidil.



## An 7° Caibidil.



## An 8° Caibidil

# BROLLAĊ.

Fágaḋ talaṁ na hÉireann ag Sasana di féin féin, sin agus a dtugann sé de ṫoraḋ agus a maireann air, agus ní hé aṁáin, aċt fágaḋ fúiṫe freisin innsin an tsean-ċusa. Is cuma cé'n innsin a ṫiubras sí ar an seanċus, creidfear í ar fud an doṁain.

Má éiriġeann leat ar an saoġal so tá an ceart agat, agus dá ḃríġ sin adṁuiġtear go ḃfuil an ceart agat má d'éiriġ leat; aċt má buailtear tú ḃí an éagcóir agat. Má deirim naċ gcreidim an soisgéal sin déanfar gáiriḋe fúm, mar is eolgasaċ an saoġal é, agus déarfar gurab in é an ċaoi i gcoṁnuiḋe leis an té a dtéiġeann ag daoiniḃ air. Ó ṫárla innsint an sgéil fá Ṡasanaiġiḃ, ní féidir leat loċt fáġail ar an innsint naċ ndéarfar leat gur duine gan ṁúnaḋ tú, agus gur ag uailfirt atá tú.

Agus, má's rud é go ḃfuil Gaeḋil fá ċuing ceart críoċnuiġṫe, tá sé fánaċ ag duine ḃeiṫ ag sárúġaḋ an sgéil ar an Sasanaċ. An pobal a léiġfeaḋ do sgéal-sa tá cruaḋóg orta, agus, cé gur pobal láġaċ é ar ndóiġ, níl an uain aca le cluas a ṫabairt d'éagcaoine na mboċt.

An ḟírinne ġlan, go d'eile, atá ag an Sasanaċ, nuair adeir sé gur míonaċ barbarḋa atá sa nGaeḋeal, agus a ḃeiṫ go síorruiḋe ag éirġe i n-aġaiḋ na nGall. Tá na Gaill síbialta deiġḃéasaċ, agus, tar éis iad a ḃeiṫ ar lom a ndíċill ag iarraiḋ feabas a ċur ar an gcuid sin den Ríoġaċt Aonda dá ngoirtear Éire, níl dá ḃarr aca aċt an ḃrúisgeaṁlaċt agus an ḃrúideaṁlaċt, an ṁíṁuiniġin agus an droċ-ṁeas. Ċuireadar láṁ na

tarrṫála ṫar Ġaeḋealaiḃ, na truaġáin boċta, nuair a ċinn Dia ḋóiḃ-san an gorta a ṫeaċt orta. Níl aon ríġeaċan le n-ar ċaill an Sasanaċ leis na Gaeḋealaiḃ ḋróḃlásaċa céadna agus gan aon ċall aige leis, aċt ní ṫréigfeaḋ sé iad agus iad i nDeireaḋ na preibe agus ṫiubraḋ sé an congnaṁ ḋóiḃ an faḋ agus ṫeas-toċaḋ sé.

Sin é an leagan a ċuir Seán Buiḋe ar an seanċus, agus b'éidir naċ ḃfuiġeaḋ sé fear a ḃréagnuiġṫe dá mba rud é naċ raiḃ aon teaċt as ag Éirinn tar éis an bualaḋ deireaḋ sin a fuair sí. Aċt cailleaḋ Éire agus cuireaḋ í ċoṁ minic sin, agus d'éiriġ sí arís ċoṁ minic sin, agus naċ gcreidfeaḋ duine gur bás ceart an cineál sin báis, an lá go mbeaḋ an fear ceannann céadna ann le linn a báis agus le linn a haiséirġe. Ṫug Mountioi Éire d'Eilís, agus gan ar fuaid na hÉireann aċt cuirp agus luaiṫ na dtuaiteán. Leiṫ ċéad bliaḋain 'na ḋiaiḋ sin, i n-áit cuirp ḃí fir ann agus airm aca, agus i n-áit na luaiṫe ḃí caor ṫeineaḋ ann. Annsin b'éigin d'Oliber Cromuell a ṫeaċt anall nó go nDéanaḋ sé féin creaċaḋ agus marḃaḋ. Gaḃaḋ Éire le Cromuell go huile agus go hiomlán. Má ḃí Gaeḋil buailte riaṁ ḃíodar buailte glan, críoċnuiġṫe an uair sin: na caisleáin a ḃí innti ḃíodar ar lár ag gunnaí móra na Sasanaċ; ḃí an tír 'na fásaċ, agus seilḃ ag an ḃfear coiṁiġteaċ ar an talaṁ; na Gaeḋil a b'fearr a ḃí ann ḃíodar ag taḃairt an féir, nó cuireaḋ go na hInDiaċaiḃ Ṫiar iad, an áit ar ṁarḃ an teas agus an sgláḃuiḋeaċt iad. Ní raiḃ i nÉirinn aċt cuirp. I gcionn suim ḃeag eile bliaḋanta arís, déarfá naċ mó ná go raiḃ an Gaeḋeal éagṫa i gceart, ḃí cairmearta caṫa le cloisteáil arís i nÉirinn. Sin é an Gaeḋeal arís agus aġaiḋ tugṫa aige ar an Sasanaċ, aċt gurab é an Stíobardaċ atá i n-aġaiḋ Liam coiṁiġteaċ den ċor so. Cé gurab é "Rí Séamus abú!" an ġáir ċaṫa ḃí ar siuḃal, is ag iarraiḋ Éire a ċosaint ḋóiḃ féin a ḃí na Gaeḋil.

Agus ṫáinig Rí agus corantóir Sasana anall arís tar lear ċugainn nó go dtugaḋ sé brúġaḋ is dingeaḋ is marḃaḋ orainn: agus ṫug sé sin orainn: ar Ḃrú na Bóinne tugaḋ an caṫ agus d'imṫig cuirp agus cnó na nGaeḋeal síos leis an sruṫ go fairrge; i nEaċdruim ḟreisin briseaḋ muinéal an Ġaeḋil, aċt nuair a ṫeiċ na géaḋa fiaḋáine ó Luimneaċ ḃí leis an Sasanaċ annsin ṫar ariaṁ dar leis féin; annsin ar ċuma ar biṫ ní raiḃ aon aiséirġe i ndán don Ġaeḋeal .i. do ḋearg-náṁaid na Sasanaċ.

Aċt fan ort! Caiṫeaḋ céad bliaḋain eile de ṡaoġal duairc, dorċa, doilġeasaċ, agus cuireaḋ na dliġṫe peanaideaċa i ḃfeiḋm. Níor ṡeas an Sasanaċ a ḟocal ṡós ariaṁ dá mbeaḋ aon ṁíċoṁġar dó ann. Nuair a tugaḋ suas caṫair Luimniġ ba é cuid an tSas-anaiġ den ṁargaḋ cead a ḃeiṫ ag an nGaeḋeal gnóṫa a ċreidiṁ 'á ḋéanaṁ, agus gan aon ċur isteaċ a ḃeiṫ air i n-a ṫaoḃ, aċt nuair a leag Gaeḋil na hairm uaṫa agus nuair a ḃí deireaḋ leis an gcogaḋ ċuir an Sasanaċ na dliġṫe peanaideaċa i ḃfeiḋm annsin ar ndóiġ, nó ċuir an ḟo-ṗarliméid Ġall-Ġaeḋealaċ a ḃí fá n-a smaċt i nÉirinn i ḃfeiḋm dó iad. Ċuala gaċ uile ḋuine tráċt ar na dliġṫiḃ peanaideaċa, aċt is beag duine a ḃfuil fios aige cé'n ċineál dliġṫe ḃí ionnta.

Agus sé an míonaċ a ḃí ionnta gur leanadar don Ġaeḋeal, sé sin don Ċatoiliceaċ, ó lá a ṫuisme go lá a ḃáis; níor leigeadar don Ġall féin oideaċas a ṫaḃairt don leanḃ a ḃí 'na Ċatoiliceaċ, agus dá gcuir-tiḋe an leanḃ sin tar lear le foġluim a ċur air ba coir diaḃalta í sin, an té ḋéanfaḋ í.

Ní leigfiḋe don Ċatoiliceaċ (agus b'ionann an Catoil-iceaċ agus an Gaeḋeal) aon obair ealaḋanta a ḟoġluim aċt aṁáin an doċtúireaċt; ná ní leigfiḋe dó a ḃeiṫ i bporta ar biṫ duṫ ná daṫ a mbeaḋ tuarastal dó as.

Ní leigfiḋe dó a ḃeiṫ le céird ná le ceannaċt i n-aon ċaṫair.

Ní ḟuiġeaḋ sé léas a ḃeiṫ ar ṫalaṁ aige dá mbeaḋ ṫar aon ḃliaḋain déag is fiċe d'ḟad innti; ná dá ḃfágaḋ Gall a ḃeaḋ i ngaol dó talaṁ le n'uḋaċta aige níor ḋleaṫaċ don Ġaeḋeal seilḃ a ġlacaḋ air.

Níor ḋleaṫaċ don Ġaeḋeal capall a ḃeiṫ aige go mb'ḟiú ṫar ċúig ṗunt é; agus dá mbeaḋ luaċ leaṫ ċéad punt de ċapall aige agus casaḋ fíor-Ġall dó d'ḟéadfaḋ an Gall ċúig ṗunt a ṫairsgint ar an gcapall, d'ḟéadfaḋ sé an Gaeḋeal a ṫarraing anuas den ċapall, a ḋul suas ina áit agus bóṫar a ḃualaḋ leis aḃaile ar ṁuin an ċapaill.

Dá mbeaḋ páirte ann a ḃeaḋ 'na Ċatoiliceaċ agus claonaḋ leis an gcreideaṁ gallda ṫiocfaḋ leis dliġe a ċur ar a aṫair féin nó go mbaineaḋ sé airgead a ṫógála agus a ċoṫuiġṫe de. Na breiṫeaṁain ġallda dob áirde sa tír a ḋéanfaḋ an cás a réiḋteaċ.

An mac is sine ḃeaḋ ag Gaeḋeal dá gclaonaḋ sé le luċt an ċreidiṁ ġallda ġeoḃaḋ sé seilḃ ar ṫalaṁ a aṫar, ḃeaḋ a aṫair ina ṫunónta aige, agus nuair a ġeoḃaḋ an t-aṫair bás ḃeaḋ an gaḃaltas talṁan ag an mac sin.

Ní ḟéadfaḋ sagart Aifreann a ráḋ nár ċoir dó é; aċt dá dtugaḋ sagart suas a ċreideaṁ ṫiubraiḋe tuarastal dó.

Sin iad na dliġṫe agat a ċuirfeaḋ an fíor-ċreideaṁ ċun cinn; tuigfiḋ tú naċ hé an Catoiliceaċ an t-aon ġéirleanaḋóir a ḃí riaṁ sa doṁan. Ní heaḋ, aċt d'ḟéadfaiḋe a ráḋ naċ raiḃ aon riaġaltas Catoiliceaċ ann fós ariaṁ a smuainiġ aṁáin ar anḟorlann ċoṁ uaṫḃásaċ sin a ḋéanaṁ. B'ḟéidir go mbeaḋ sé le ráḋ go ndearna Catoilicig anḟorlann ar ḋaoiniḃ mar ġeall ar ċreideaṁ; aċt ní raiḃ sa gcreideaṁ ag Gallaiḃ aċt leiṫsgéal, agus ba ḃeag aca céard a ḋéanfaḋ creideaṁ ná anam an Ċatoilicig aċt seilḃ ḟaġáil ar a ṫalaṁ agus ar a ṁaoin. Agus cé go ndearna Catoilicig anḟorlann ba ag iarraiḋ an creideaṁ a leaṫnuġaḋ dá ríriḃ a ḃíodar, aċt dá gclaonaḋ Gaeḋil go léir leis an gcreideaṁ gallda ḃí na Gaill buailte ar fad annsin.

Duḃairt Éamonn de Búrc féin nár ċúm inntleaċt doibeartaċ an duine riaṁ dlíġṫe ba gliċe ná na dlíġṫe peanaideaċa le anḃroid agus boiċteanas agus droċ-ṁeas a ṫabairt ar ċine ar biṫ, ná nár ċumadar dlíġṫe b'ḟearr ná iad siúd leis an daonnaċt féin a ṫruailliuġaḋ sa duine. Naċ ait an rud dóiḃ, maiseaḋ gurab í an "Éirġe ġlórṁar amaċ" ba bunaḋ leo agus go raḃadar ar siuḃal fá lán-tseól an ḟad agus ḃí Liam agus Anna agus na trí Ṡeoirse i ḃflaiṫeas ar Ṡasana.

Agus rinne siad cúis ḟreisin. Boċtuiġeaḋ Gaeḋil agus truailliġeaḋ iad. Annsin nuair a d'ḟágaiḃ Gaill gan sgoil gan foġluim iad ċas na Gaill ċéadna a ndaille agus a n-ainḃfios leo; d'ḟágadar gan talaṁ gan tráiġ iad, gan ṁaoin gan ċeird gan ċeannaċt iad, agus ċas siad a mboċtaineas leo agus ṫugadar ciomaċáin orṫa.

Ar feaḋ céad bliaḋan annsin .i. an t-oċtṁaḋ céad déag, ní raiḃ láiṁ ar biṫ ag Catoiliciġiḃ i gcúrsaiḃ puiblíḋe na hÉireann. An méad a rinneaḋ de ṡeasaṁ i n-aġaiḋ an ċuṁaċta coiṁiġṫiġ ba Gaeḋil den ċreideaṁ gallda a rinne é (an Déagánaċ Ó Fuada agus Mac Lúcáis agus Liam Ó Maolagáin), agus náisiún Protustúnta a ḃí uaṫa-san agus Páirliméid neaṁspleaḋaċ Protustúnta. An dream gallda i Sasana féin nár ġlac leis an gcreideaṁ gallda a ḃí ag an gcuid eile de na daoiniḃ, ṡaoileadar dá aċt naċ leigfeaḋ dóiḃ postaí áiriṫe a ġlacaḋ fá'n Riaġaltas, ṡaoileadar an dá aċt sin a ċur i leaṫtaoḃ; agus do sgrioḃ an Déagánaċ Ó Fuada impiḋe fonnṁóiḋe, mar dóiġ de gurab iad Catoiliciġ na hÉireann a ḃí ag iarraiḋ a saoirsaċt féin ón ngéar-ḃroid i raḃadar. B'áin leis an Déagánaċ droċ-ṁeas a ċaiṫeaṁ ar an dream gallda nár ġlac an creideaṁ gallda go hiomlán, agus magaḋ a ḋéanaṁ fúṫa, ionnus go dtuigfiḋe go raiḃ breall orṫa—na Catoiliciġ, ar seisean, an ċéad dream eile béas ar lorg a saoirsaċta.

Déarfá go mbeaḋ Gaeḋil gallda ar fad tar éis an

ċéiḋ sin ḃliaḋan, go mbeaḋ na Catoilicig go hiomlán ag taḃairt an ḟéir, agus an ċuid aca naċ mbeaḋ go mbeidís claonta leis an gcreideaṁ gallda ; ḋéarfá go mbeaḋ luċt ċeannais na tíre ċoṁ gallda sin do réir ḃunaiḋ agus do réir nádúir, agus go saoilfeá nár ċall dóiḃ eagla a ḃeiṫ orṫa arís go bráṫ go n-éireoċaḋ an Gaeḋeal ina n-aġaiḋ. Do réir ċosaṁlaċt ḃí Éire sínte an turas so agus gan aon éirġe i ndán di.

Agus ní móide go n-éireoċaḋ sí dá mbeaḋ na Sasanaiġ gan a ḃeiṫ ċoṁ hamplaċ agus ḃíodar, nó ċoṁ bróideaṁail, ó is aṁlaiḋ a ḋéarfar siad féin a ḃíodar. Aċt níor ḃféidir sin. Na daoine ḃí i gceannas na hÉireann, cé go mbaḋ Gaill iad, ba gearr gairid gur cuireaḋ i n-iul dóiḃ naċ hé an mionaċ céadna a ḃí ionnta a ḃí i nGallaiḃ Ṡasana. Rinneaḋ dliġṫe le creapall a ċur i n-aon turas ar ċuid dá gcreic, agus le deireaḋ a ċur ar fad le tuilleaḋ di.*

* Cuireaḋ dliġe i bfeiḋm sa mbliaḋain 1699 naċ leigfiḋe níos mó éadaċ olna a ḋéanaṁ i nÉirinn. Ní leigfeaḋ an Ṗairliméid ġallda ná fós an Ṗairliméid ġaeḋealaċ (agus ḃí sí fá smaċt an ċinn ġallda) éadaċ olna a ḋíol le daoiniḃ ar biṫ eile aċt le Sasanaiġiḃ agus le Cimríḃ. Agus b'ionann sin agus gan leigean a ḋíol le aon duine; mar cuireaḋ cáin ċoṁ trom sin ar éadaċ olna a cuirfiḋe go Sasana agus naċ mbeaḋ tada ḋá ḃarr ag an té ċuirfeaḋ ann é. Ḋíolaḋ na Gaeḋil go leor den éadaċ olna roiṁe sin i dtíorṫaiḃ coiṁiġṫeaċa, agus ḋíolaidís é níos saoire ná mar ḋíolaḋ Sasanaiġ an cineál céadna éadaiġ. Nuair a ṫuig na feisirí gallda sin ċuireadar d'impiḋe ar Liam, ríġ, cosg a ċur leis an gceannaċt. Duḃairt na hárd-ḟeisirí .i. na Tiġearnaí, leis an ríġ: "Impiġmíd go huṁal ar do Ṁórḋaċt a ċur i n-iúl do ṁuinntir na hÉireann go puibliḋe agus go follusaċ gur mór linne sa ríoġaċt so a bfuil d'éadaċ olna ḋá ḋéanaṁ i nÉirinn, agus mara gcurtar cosg i dtráṫ leis gur dóiġ gurab éard a ṫiocfas as dliġṫe a ḋéanaṁ a ċuirfeas deireaḋ leis an déantus sin." Duḃairt Liam, rí, ġá bfreagairt, go ndéanfaḋ sé a ḋíċeall ar na Gaeḋil a sgrios: "Ḋéanfaḋ sé gaċ a bféadaḋ sé le muinntir na hÉirinn a ċur ó éadaiġ olna a ḋéanaṁ." Agus rinne. Cuireaḋ aċtanna i bfeiḋm go haibéil ina ḋiaiḋ sin go gcaiṫfiḋe an olann a ċur go Sasana mar ṫáinig sí de ḋruim na caoraċ, agus rinneaḋ éadaċ di i gConndae Eaḃroc sa tír sin:— Curtar ann fós í ina lomraiḃ agus tagann beagán beag di ar

Riaġluiġeaḋ an talṁaiḋeaċt freisin, agus níl aon tír naċ í an talṁaiḋeaċt an obair is tairḃiġe innti, do-ċum leasa na Sasanaċ. Ċeannuiġeaḋ na Gaeḋil go leor arḃair ó na Sasanaiġiḃ céad bliaḋain ó soin; aċt má 'seaḋ d'ḟeil sé don tSasanaċ an uair sin caoiriġ a ḃeiṫ dá dtógáil i nÉirinn, i gcruṫ is go mbeaḋ olann le fiġeaċán ag na fiġeadóiriḃ ṫall. Ní ṁolfaiḋe an talaṁ a ṡaoṫruġaḋ, ná an t-eallaċ a reaṁruġaḋ, ná ní leigfiḋe an t-eallaċ duḃ a ċuir go Sasana. Caoiriġ an stoc a b'ḟearr d'ḟear a ḃeiṫ aige an uair sin, agus gaċ uile lomra olna dá raiḃ le ceannaċ ag an Sasanaċ ċeannuiġ sé é agus fáilte. Nuair a ḃí seilḃ iomlán ag an Sasanaċ ar ḋéanaṁ na n-éadaiġ olna, agus go raiḃ na Gaeḋil leigṫe ar an gceird ar fad, b'ḟactar don tSasanaċ annsin gurab aṁlaiḋ b'ḟearr dó stóp a ḋéanaṁ d'ḟeilm an Ġaeḋil le haġaiḋ gaċ uile ċineál toraiḋ.* Agus tá sé aṁlaiḋ aige go dtí an lá atá indiu ann.

air agus éadaċ uasal déanta ḋi. Agus féaċ dliġṫe na maraiḋeaċta freisin; ní leigfiḋe aon ċeannaċt duṫ ná daṫ a ḃeiṫ idir Éirinn agus tíorṫa eile, ná ní leigfiḋe aon earraḋ as aon tír eile go hÉirinn gan é ċur i dtír i dtosaċ i gcalaḋ-ṗort i Sasana. Tá sé iontuigṫe agat as sin cé'n t-aḋḃar a ḃí leis go ndeaċa na Sasanaiġ ar aġaiḋ sa saoġal agus gur boċtuiġeaḋ na Gaeḋil.

Duḃairt an Déaġánaċ Ó Fuada uair: "Na cuanta agus na calaḋ-ṗuirt atá againn go coṁgarac sa tír seo ó Ḋia agus ó nádúr, níl de ṁaiṫ ḋúinn ionnta aċt an oiread agus ḃeaḋ de ṁaiṫ don ċime a ḃeaḋ i gcarcair úiriaḋṫa i ḃfeic áluinn.

* Mac Aindriú, uġdar gallda a ṁair an tráṫ úd, ṁíniġ sé an cás mar so sa stair a sgríoḃ sé ar Ċeannaċt: "I dtaoḃ na ndliġṫe seo, ceapann daoine gur mór an díoġḃáil iad; agus go mba críonna an rud leigean don Ġaeḋeal an t-eallaċ a ṫógáil agus a reaṁruġaḋ ḋúinne ná caoiriġ a ṫógáil mar ġníos sé sa láṫair; óir d'aindeoin a ḃfuil de ḋliġṫiḃ ann díolann sé an olann i dtíorṫaiḃ eile." Ċuireadar leis go beaċtaiġe, sa ngnás soin agus do leigeas sin an díoġḃáil: D'éiriġ na Gaeḋil as a ḃeiṫ ag coinneáil olna le tíorṫaiḃ eile, ná fós leo féin; agus beaṫuiġeann siad eallaċ anois agus díolann siad arḃar leis an ḃfear ṫall.

Níl na dliġte sin ann anois ag craipliuġaḋ na ndaoine. Cuireaḋ deireaḋ leo do réir mar bíodar gan a ḃeiṫ ag teastáil ón Sasanaċ. Ḃí a gcuid oibre déanta aca, agus ḃí an Sasanaċ i seilḃ. Dá mbuḋ leat na déantúis a aiṫḃeoċan i nÉirinn ċaiṫfeá cáin a ċur ar na déantúisiḃ a ṫiocfaḋ anall ó Ṡasana, aċt ní raiḃ feis ná parliméid ḟaorḋálaċ i nÉirinn a ḋéanfaḋ sin. Pé aca sin é ḃí an foġluim ag leaṫnuġaḋ an tráṫ úd, agus níor ṫaiṫniġ cáin le daoiniḃ. 'Sé sin le ráḋ, d'ḟéadfaḋ na Sasanaiġ fuagraí a ċur amaċ creic a ḃeiṫ saorḋálaċ, agus gurab in é fíor-ḟréiṁ na healaḋna a ḃaineas le caiṫeaṁ agus le faġáil agus le roinnt an tsaiḋḃris; ġeoḃaidís fuagraí mar sin a ċur amaċ, aċt níor ḃaoġal go leigfidís do ḋliġe ná do reaċt baint leis an gcruṫ a ḃí ar a ngnóṫaiḃ féin, ḃíodar ċoṁ sásta sin leo. Is forusta leis an tráċt imṫeaċt de ḋuine agus tá sí doḟáiġte ar ais nuair atá seilḃ ag luċt an tsaiḋḃris uirṫi.

Má tá deireaḋ le déantúsaiḃ i dtír agus mara ḃfuil de leiġeas ag an ḃfeilméara air aċt an talaṁ a ḟaoṫruġaḋ agus stoc a ṫóġáil caiṫfear na hearraiḋe ṫeastóċas ó ḋuine a ḟaġáil ón ḃfear ṫall, agus imṫeoċaiḋ toraḋ na talṁaiḋeaċta ina n-ómós.

Agus ṫairis sin, nuair atá tunóntaí ann atá fá smaċt ag tiġearnaiḃ géara doġráinneaċa talṁan, tiġearnaí a ḃfuil gaol agus dáiṁ aca le daoiniḃ atá ina gcoṁnuiḋe i dtír eile agus naċ ḃfuil de ṡuim ina dtunóntaiḃ aca aċt aṁáin an cíos a ḃaint díoḃ agus an cíos céadna a ċaiṫeaṁ is an tír eile*; agus ina ṫeannta sin nuair a ṫiocfas cíos agus luaċ na ndéantús as an toraḋ, naċ ḃfuil do ḋóṫain annsin? Cé'n t-iongnaḋ, mar sin, daoine beiṫ 'na séaclaiḃ agus ina sgáileaċaiḃ i nÉirinn agus daoine beiṫ bog beaṫaiḋe ar ṫeallaiġiḃ teo Ṡasana?

* Ċeap an Déagánaċ Ó Fuada go raiḃ le n'a linn féin leiṫ ṁilliún punt ina ċíos ag dul do ṫiġearnaiḃ talṁan a ḃí 'na gcoṁnuiḋe i Sasana. Tá ceiṫre ṁilliún go leiṫ ag dul dóiḃ anois ina ċíos.

Sin é an ċaoi ar caiteaḋ an t-oċtṁaḋ céad déag bliaḋan. Déarfá nár sgairt an ġrian an uair úd cor ar biṫ mar sgairtear sí anois, ḃí gaċ uile níḋ ċoṁ duairc agus ċoṁ doṙċa sin. D'fiafruiġ Bioṙclaoi, Easbog, sa mbliaḋain 1734 na ceisteanna so: "An ḃfuil aon ċineaḋ síbialta daoine ar Ċríostuiġṫiḃ ċoṁ dealḃ dearóil ná ċoṁ géar i gcall leis an tuaiṫ coitċeann i nÉirinn?" "Agus tar éis sin an ḃfuil aon ċineaḋ ann go mb'fusa riar fáġáil dóiḃ sa mbaile?"* Duḃairt sé le n-a ċaraid Mac an Ṗriora, agus é ag sgríoḃaḋ ċuige go Baile Áṫa Cliaṫ: "Níl seasaṁ ar biṫ le n-a ḃfuil d'aṁgar ar na boċtaiḃ, agus ar gaċ a ḃfuil tinn. Ní sgrios go dtí an sgrios atá déanta i gconndae Ċorcaiġe agus i gconndae Luimniġ agus sa gcoṁursan-aċt soin. Tógfaiḋ sé céad bliaḋain is dóiġ ar an tír a teaċt as. Ċuala mé fear as conndae Luimniġ dá ráḋ an lá ċeana go raiḃ bailteaċa ann agus gan mac an éin ionnta. Agus ċuala mé Sir Risteard Ó Coiliġ dá ráḋ, oċt seaċtṁainí ó ṡoin, gur cailleaḋ cúig céad sa bparáisde, agus conndae freisin é a ḃí creidim sáṫaċ gann faoi ḋaoiniḃ." Ṫairg an Déagánaċ géar Ó Fuada, agus ba gnáṫaċ leis a ḃeiṫ faoḃaraċ focal-ġéar, ṫairg sé, agus lán a ċroiḋe d'fearg air,† nó ṁol sé páisdí na mboċt a ḃruiṫ agus a iṫe, agus go laġdóċaḋ sin an t-anṡoġ géar a ḃí ann.‡

* Féaċ leaḃar Bioṙclaoi .i. *The Querist.*

† Féaċ fearlatoiḋ an Déagánaiġ.

‡ I ndiaiḋ an réaṁráḋ do sgríoḃ an Déagánaċ na briaṫra so ina "Ailṫairirgint": "Béaraiḋ mé anois mo ṫuairim féin agus tá súil agam naċ mbéiḋ aon ċur ina aġaiḋ. Ameiriocánaċ eolgasaċ a ḃfuil aiṫne agam air, duḃairt sé liom gur milis agus gur bríoġṁar folláin an biaḋ páisde bliaḋna a ḃeaḋ tógṫa go maiṫ, dá mbeaḋ sé bruiḋte nó róstaiġṫe nó cíbé fuloċt a tiuḃraiḋe air, agus níl aon aiṁrease agam naċ mbeaḋ an tairḃe ċéadna ann aċt a ġearraḋ ina ṗíosaiḃ beaga agus a ṁeasgaḋ le feoil eile nó le luiḃeannaiḃ. Ṁolfainn go huṁal, dá ḃríġ sin, don ṗobal fiċe míle páisde as na sé ficid míle aca atá ann a ċoinneál agus a dtógáil agus gan a ḃeiṫ de ṗáisdiḃ fir orṫa aċt a gceaṫraṁa cuid; an ċuid eile aca a ḋíol i n-aois a

Agus féaċ atá ḋe teaċt aniar sa nGaeḋeal agus ina ċeart agus nár caiteaḋ an céad soin bliaḋan nó gur faċtar rud iongantaċ i mBaile Áta Cliat .i. an tArm Deontaċ ina ḃuiḋeantaiḃ coinnleaċa agus Pairlimeid neaṁspleaḋaċ ag cur dliġṫe agus reaċta i bfeiḋm in Éirinn! Is cosṁail naċ raiḃ Éire gaḃta amaċ 's amaċ fós.

Do réir ċosaṁlaċt ḃí deireaḋ nó cosg ḋá ċur le réim na nGall i nÉirinn ar feaḋ hoċt mbliaḋna déag. Ḃí fonn ar Ġaeḋealaiḃ, mar ḃí riaṁ, "feaḃar" a ċur ar Éirinn agus ḃí ceiṫre fiċid míle laoċ sa mbealaċ orṫa agus airm ina láṁaiḃ aca. Ní raiḃ ó ḟearaiḃ stát na nGall aċt creic agus ceannaċt na hÉireann a ṁaslugaḋ go hiomlán—ar ṁaite le hÉireann go d'eile—aċt ḃí an fuasgra so ḋá ḟoillsiugaḋ ag airm na nGaeḋeal .i. "Creic Saorḋálaċ nó ——!"*

Ní raiḃ aon éifeaċt i gcuṁaċtaiḃ na nGall ar feaḋ na hoċt mbliaḋna déag a raiḃ an Ḟeis Neaṁspleaḋaċ i nÉirinn; agus ḃí Seán Ḃuiḋe boċt ag cailleaṁaint a ṫuarastal bliaḋna a ḃeaḋ ag dul ḋó ó ċeart ḋar leis. Ṫosuiġ na hÉireannaiġ ar a ndéantús féin arís, agus ḃaineadar leas as a gcuid arḃair agus as a gcuid mairt-ḟeola féin. Nár ḃ'iompuiḋteaċ an ṁaise ḋóiḃ é? Ċaiteadar airgead ag iarraiḋ leas a ḋéanaṁ i nÉirinn, bíoḋ Gaill ṫíos nó ṫuas leis; ċuireadar maise agus slaċt ar an gcaṫair oireaċais .i. ar Ḃaile Áta Cliaṫ, agus is iomḋa saoṫruiḋe ó Londain ar ċuir

mbliaḋna le daoiniḃ móra saiḋḃre ar fud na tíre," ⁊rl. Agus fós: "Comairim go mbeaḋ páirse ḋá punt déag meaḋċain nuair a ḃéarairḋe é, agus ḋá bfágaḋ sé coṫrom maiṫ ar feaḋ bliaḋna go mbeaḋ oċt bpunta fiċead meaḋċain ann. Ḃaḋ daor é, adṁuiġim sin, agus d'ḟeilfeaḋ sé do ṫiġearnaiḃ talṁan, agus is cosṁail ó tá na tuismiḋṫeoirí iṫte aca-san ċeana gur ḋóiḃ is cóir an ċlann."

* Ní hí an ċáin ba ċás le fearaiḃ stát na hÉireann ċor ar biṫ aċt cuṁaċta Gall ar an gcreic. Ḃ'áil leo an ċuṁaċta ḃeiṫ fúṫa féin ina dtiġ feise féin agus cáin a ċur ar earraiḋiḃ a ṫiocfaḋ isteaċ nó amaċ, nó an ċáin a árduġaḋ nó a laġduġaḋ do réir mar d'ḟeilfeaḋ d'Éirinn, ba cuma cad a ḋéanfaḋ Sasana.

sin ar dó. D'ḟan na tiġearnaí talṁan sa mbaile i nÉirinn agus ċaiteadar a gcuid airgid sa mbaile, uraċt dóiḃ a ċaiteaṁ i Sasana! Ar ndóiġ ní ṡeasfaḋ aon duine leis sin, agus de ḃríġ go mba ṁór leo séan na hÉireann ḃí na Gaill ag téisclim arís nó go ngaḃaidís Éire le Áċt an Aonta.

Níor ṁór i dtosaċ an tArm Deontaċ a sgaoileaḋ agus a sgaipeaḋ agus na hairm a ḃaint díoḃ. Nó go ndéantaiḋe sin ní raiḃ aon dul ar aġaiḋ i ndán do ḋeaġ-ḃéascna, ná ní raiḃ aon ḟaġáil ag dia na Sacsan ar a gcuid gníoṁarṫa glice a ċur i ḃfeiḋm. Gaċ ar iarr Gaeḋil tugaḋ ḋóiḃ é, nó leig na Gaill orṫa a ṫaḃairt. Sgaoil sin an t-airm. Ba ṁí-ṁuiniġineaċ an rud dóiḃ an t-arm láidir sin a ḃeiṫ ar cois aca, sin é aduḃraḋ leo agus ċreideadar é, agus b'olc an lá ḋóiḃ é an lá ar ḟágadar cosaint a dtíre ar ḋaoiniḃ iasaċta.

B'éigin spaġar a ċur insna daoiniḃ annsin, i gcruṫ is go n-iompóċaidís ar na Gallaiḃ agus go mbeaḋ na huaisle i nÉirinn toilteanaċ, le teann eagla, ar Ḟeir na hÉireann a ċoṁ-ċeangal le Feir Ṡasana. Tá ḟios go maiṫ cé na bearta a rinneadar leis sin a ṫaḃairt ċun críċe. Aċt d'ḟobair d'éirġe amaċ i nocad a hoċt a ḃeiṫ níos láidre ná mar ceapaḋ; agus tug sé a ḋóṫain ṁór do Lake, an Taoiseaċ, agus dá arm, a raiḃ fiċe míle d'ḟearaiḃ oilte ann agus riar gunnaí móra aca, na Gaeḋil a ċur i n-íoċtar i n-aon ċonndae aṁáin .i. i Loċ Garman.

Na huaisle a raiḃ sé de ċeart aca feisire a ainmniuġaḋ ar son aon ḃaile, fuaireadar síneaḋ láiṁe .i. cúig ṁíle déag punt, aċt an t-ainmniuġaḋ a ḋíol le riaġaltas Ṡasana.

Fuair na hEasboig Ċatoiliceaċ síneaḋ láiṁe .i. geallaḋ go saorfaiḋe a gcreideaṁ (agus sin é an geallaḋ nár coiṁlíonaḋ go ceann deiċ mbliaḋna fiċead na ḋiaiḋ sin) aċt a dtréada a ṫaḃairt i láṁaiḃ na nGall.

Ġaḃ creaṫa faitċíos an tír; tosuiġeaḋ ag coiriuġaḋ luċt na bpáipéar agus dá gcur fá ċois; sgaip an t-arm capall na cruinniġṫe puiblíḋe. Oifeagaċa gallda na feisirí ḃí ann, lán an tiġe aca, mar ḃí a margaḋ déanta go glic ag na huaislib go raiḃ ainmniuġaḋ na ḃfeisirí aca. Le sgéal gearr a ḋéanaṁ de, rinneaḋ Aċt an Aonta sa mbliaḋain 1800. Ḃí a ṡásaṁ bainte amaċ ag an Sasanaċ annsin d'aon léim. Ḃí Éire fá na smaċt annsin agus saoṫar na nGaeḋeal go léir; agus ó ṫárla naċ raiḃ d'ḟeisiriḃ ar Éirinn i ḃFeis na nGall aċt mar ḃí duine ar an móir-ḟeisear, ní raiḃ aon baoġal naċ seasfaḋ an socruġaḋ sin.

Ḃí Éire lán-ġaḃṫa lán-ċuiḃriġṫe arís—an bfaca aon fear dá maireann náisiún a gaḃaḋ gaċa le uair léi, agus í gan ġaḃáil 'na diaiḋ sin. Ar feaḋ fiċe bliaḋan annsin ḃí Gaeḋil gan spioraid gan spreacaḋ, mar táid siad anois i gcosaṁlaċt; agus ar ndóiġ, ní raiḃ aon ḃliaḋain aca gan an ġorta a ṫeaċt orta. An ḃliaḋain naċ mbeaḋ an ġorta i nÉirinn ní ċeapaḋ an Sasanaċ go raiḃ aon tsásaṁ aige ann; b'annlann ḃíḋ ḋó coisde coróinéara a ḃeiṫ ar ḋuine éigin i nÉirinn a d'éag de'n ġorta. Ḃí géar-ġorta tar cionn ann sa mbliaḋain 1817, agus b'éigin do ḋaoiniḃ ar fud na hÉireann a ṫeaċt i dtír ar luiḃeannaiḃ. Ba ṁeasa ná sin arís a ḃí sé sa mbliaḋain 1822. Sir Seon Neuport ó Ṗortláirge, ċuir sé síos, i dTiġ na Feise,* ar ċúig ḋuine ḋéag a cailleaḋ i n-aon ṗaráiste aṁáin leis an ocras; ḃí hoċt nduine ḟiċead eile naċ raiḃ aon tsúil leo, agus sé fiċid duine eile a ḃí go dona le fiaḃras na gorta—an t-iomlán sa bparáiste céadna; agus duḃairt sé go raiḃ paráiste eile ann agus go raiḃ an sagart ag dul ṫart ag cur na hola ar gaċ uile ḋuine sa bparáiste idir fear bean agus ṗáiste, ḃíodar go léir ag saoṫruġaḋ báis leis an ocras†

* Díospóireaċt sa ḃFeis, Meiṫeaṁ 27, 1822.

† Ag tagairt don díospóireaċt soin a ḃí Cobbett nuair a duḃairt sé: "Airgead is cosṁail atá ag teastáil i nÉirinn.

Ḃí toraḋ na talṁaiḋeaċta ag teaċt ċuige féin i n-agaiḋ na bliaḋna ar feaḋ an ama so, agus na Sasanaiġ ġá alpaḋ. Ní raiḃ aon ċeannaċt i nÉirinn aċt an toraḋ soin a ḋíol leis an Sasanaċ, agus ḃí ag teaċt ann ċom tréan sin agus nár ṁaiṫ le feisiriḃ Ṡasana a aḋṁuġaḋ agus rinneadar tráċt le cósta ḋe sa mbliaḋain 1826; sé sin le ráḋ, níor ḃfiú cunntas a ċoinneál air.*

Ní raiḃ aon ḟeis i riṫ an ama soin naċ gcuirfiḋe aon Aċt Airm aṁáin i ḃfeiḋm, ar ḟaitċeas go ḃfágfaiḋe aon arm cosanta ċor ar biṫ ag an nGaeḋeal, ionnus naċ ḃfágfaiḋe spioraid fir ann i n-aon ċor.

Ḃí ḋá ḋream agus iad ag brostuġaḋ na nGaeḋeal ar feaḋ an aċair sin: dream aca a ḃí goṫaċ mór-ġlórаċ, agus gan aon ċeilt aca orṫa féin .i. Cumann Ḟuasgailte na gCatoiliceaċ; Cumann an Ribín agus na Buaċaillí Bána an dream eile, agus ḃíodar-san ag obair i ngan ḟios agus gan focal asta. Dream aca a ḃeaḋ sásta aċt cead a ḃeiṫ ag Catoilicigiḃ galánta a ḃeiṫ 'na ḃfeisiriḃ agus comarṫaí onóra a ḃeiṫ ag dul dóiḃ, do réir dliġe Londain; aċt ḃí an ġráin ṡíorruiḋe ag an dream eile ar dliġe Londain, ṫugadar a dúbslán, agus b'áil leo aṫruġaḋ ó ḟréiṁ aníos a ċur ar an ngnás coit-

aċt ní íosfaḋ duine airgead. Ní íosfaḋ, aċt ċeannoċaḋ sé rud le n-iṫe leis. Seaḋ, agus tá an ḃeaṫa ann, mar sin. Féaċ air sin, a léiġṫeoir. Féaċ air sin. Faġaidís bás, maiseaḋ, nó éirġidís. Tá an ḃeaṫa ann; aċt an té a ḃfuil an ḃeaṫa aca ní sgarfaiḋ siad léi gan airgead. Agus tá ḟios againn go ḃfuil an ḃeaṫa ann; óir níl seaċtṁain ó dubraḋ an ġorta so a ḃeiṫ ann nár cuireaḋ na mílte buiséil arḃair ó Éirinn go Sasana."—*Register*, Iúl, 1822.

* Ar feaḋ na bliaḋna 1817 .i. an ċéad ḃliaḋain den dá ḃliaḋain a raiḃ an gorta ṫar cionn ann cuireaḋ 5,374,800 buiséal arḃair as Éirinn go Sasana, gan tráċt ar ṫréadaiḃ cumasaċa beaṫaḋaċ. Agus i n-imṫeaċt na bliaḋna 1822, cuireaḋ 8,504,000 buiséal arḃair go Sasana, i dteannta na mbeaṫaḋaċ. Níor ṫáinig pinginn ruaḋ ḋá luaċ sin go léir go hÉirinn, d'ḟan sé ṫall i n-omós cíosa, ⁊rl.,—agus sin aon aḋḃar aṁáin a ḃí leis an rud a ċuir an t-iongantas ar Ċobbett .i. neart bíḋ agus gan an oiread agus ċeannoċaḋ é ag an té ḟaoṫruiġ é.

ċeann agus 'na ḋiaiḋ sin ar ġnás na poiliticeaċta. Ġéill na Sasanaiġ don Ċumann Ċatoiliceaċ, agus ní go fáilteaṁail é, aċt le teann faitċís roiṁ an dream eile. Cuireaḋ Reaċt Ṡaorṫa na gCatoiliceaċ i bfeiḋm sa mbliaḋain 1829, agus níor ḃ'aon troċar ḋÉirinn é. Na Catoilicig "mearaṁla" ḃíodar-san sásta, agus ḃíodar ina nGall-Ġaeḋealaiḃ ón lá sin anall.

Domhnall Ó Conaill ba taoiseaċ ar an gCumann dligṫeaċ. B'iongantaċ an fear é an Domhnall sin. Ḃí méad fataiġ ann i gcnáṁ agus i gcolainn, agus aigne dá réir. Ní raiḃ aon ḟoglum mór air, ná ní raiḃ sé go ro-ḟoglumṫa sa dliġe féin, an ġairm ḃeaṫaiḋ dár lean sé, aċt ḃí eolas foirleaṫan aige ar ilṫréarṫaiḃ an duine, ar a ċumaċtaiḃ agus ar a easbaiḋ. Ḃí a ġlór mar ṫorann na toirnniġe a ċuirfeaḋ an talaṁ ar ċoiṁ-ċreaṫaḋ agus dá dtogruiġeaḋ sé é níor ḃinne leat ceil-eaḃar éan ná a ġlór amanna eile. Ḃí de ḃuaiḋ aige go mbeaḋ sé go fraoċṁar nó go spleoḋaraċ, go duairc nó go faoḃaraċ, go brónaċ nó go meiḋreaċ, go huasal nó go tútaċ, do réir mar ċuirfí ċuige é. Agus níor ḃfusa leis sin ná ḃeiṫ go greannmar agus go geal-ġáireaċ, go séiṁ agus go meanmnaċ. An rud ba luġa ar biṫ ṁoṫóċaḋ sé é, agus maidir le goilleaṁaint ní goilleaṁaint go dtí mar ġoillfeaḋ níḋ air, agus 'na ḋiaiḋ sin ní raiḃ aon ḟear leigean air le faġáil aċt é. Coṁḋoiṁin ann do ḃí gráḋ nó gráin duine; dá mbeaḋ sé meiḋreaċ déarfá meiḋreaċ leis, agus níorḃ éagcaoine go dtí an éagcaoine a ḋéanfaḋ sé. Ḃí de ḃuaiḋ labarṫa aige agus go gcuirfeaḋ sé gráḋ nó gráin duine i gcroiḋe an té ḃeaḋ ag éisteaċt leis, agus ḃainfeaḋ sé gol nó gáiriḋe asat do réir mar ba toil leis. Ba gaeḋealaiġe é ná Gaeḋil eile, ba dílse i ndílseaċt agus ba feargaiġe i bfeirg é ná iad, agus ṫreoruiġ sé a ċine mar ḋéanfaḋ duine go mbeaḋ buaiḋ ó neaṁ aige, sin nó buaiḋ ón aḋḃersoir.

Agus creidim-se gur ṫreoruiġ sé iad ar feaḋ dá fiċead bliaḋain ar an gconair nár ċóir. Ba dliġeadóir

é, agus ní fuair sé ann féin amaċ 's amaċ duḃslán dliġe Sasana a ṫabairt. Ba Catoiliceaċ maiṫ dílis diaḋanta é, agus ní ċreidfeaḋ sé go mba fuaṫ leis an Eaglais saorsaċt Gaeḋeal. Ba duine de na daoiniḃ móra é, agus b'aṁlaiḋ b'fearr leis é, agus ḃí an dearg-ġráin aige ar riaġaltas a ḃeaḋ gan ríġ. 'Sé an rud a sgrios é féin agus a ṫír a feaḃas is d'éiriġ leis na Catoiliciġ a ḃrostuġaḋ. Ċeap sé go ndéanfaḋ ḃrostuġaḋ cúis dó, agus nuair a ṫaisbeán sé gaċa raiḃ ar a ṫaoḃ agus na cruinniġṫe ḃreaġḋa ḃíoḋ ann (agus gan ionnta-san aċt seafóid) tarraing sé annsin a ċlaiḋeaṁ ḃréige leaṫ ḃealaiġ amaċ as a ṫruaill ḃréige, gan i gceaċtar aca aċt fuaṫ laḃarṫa, agus ċuir sé d'fiaċaiḃ, dar leis, ar Riaġaltas Sasana na Catoiliciġ a fuasgailt agus leigean dóiḃ a ḃeiṫ ina ḃfeisiriḃ agus postaí eile ḃeiṫ aca.

Duḃairt Sir Riobarḋ Peel, agus duḃairt an Diuic of Wellington, go cinnte gur de ġráḋ an réiḋtiġ a cuireaḋ an reaċt sin i ḃfeiḋm, aċt ní innsiġeann fir stát Sasana an fírinne i dtaoḃ rud ar biṫ dá ndéanann siad. Sé an t-áḋbar a ḃí aca leis an reaċt a ċur i ḃfeiḋm, ionnus go mbeaḋ na Catoiliciġ móra a ḃí saiḋḃir léiġeanta, ar a dtaoḃ; ḃeaḋ an ċuid eile de ṡluaġ na nGaeḋeal annsin .i. an naṁa, ḃeaḋ sin fá n-a smaċt i gceart.

An ċéad lá i nÉirinn ar cuireaḋ reaċt fuasgailte na gCatoiliceaċ i ḃfeiḋm tosuiġ Gaill ar a rioċt, agus faoḃar orta, ag argain na mboċt. Daoine a raiḃ luaċ dá punt de ṫalaṁ tar barr amaċ aca, ḃaineaḋ cead díoḃ feisire a ṫoġaḋ. Is mór aca a ḃí ann, agus roinneaḋ na tiġearnaí na feilmneaċa ar daoiniḃ ionnus go mbeaḋ na daoine aca le feisirí a ṫoġaḋ. Annsin nuair a ḃaineaḋ cead toġaḋ díoḃ ḃí a maiṫ ar iarraiḋ, agus ċuidiġ Riaġaltas Sasana le deireaḋ a ċur leo. Tosuiġeaḋ ag "feaḃsuġaḋ" annsin (mar is ar ṁaiṫe leo a ḃiteas i gcoṁnuiḋe) agus an áit i raiḃ an "iomarca daoine," tosuiġeaḋ dá nglanaḋ amaċ nó go méaduiġṫí

na feilmneaċa. Ḃí an iomarca de toraḋ na talṁan dá ċaiteaṁ ag tógáil spirits Ġaeḋeal, agus dá gcuirtí feaḃas ar ṁoḋ an ċuir b'ḟearrde Sasanaiġ é, mar beaḋ arḃar agus eallaċ go fairsing le faġáil aca agus b'ḟearrde pócaí na dtiġearnaí é.

Rinneaḋ sliġe a réiteaċ agus a ḟaoṫruġaḋ le na bḟéadfaí daoine a ċaiteaṁ amaċ gan ṁoill. Ní'l na dliġṫe sin i leaḃraiḃ dliġe na Sasanaċ ḋóiḃ féin, aċt ceapaḋ iad ar leiṫ don Ġaeḋeal.

Sa mbliaḋain 1815, ar mbeiṫ don treas Ṡeoirse ċúig ḃliaḋna fiċead i dtiġearnas Ṡasana, rinneaḋ Aċt go bḟéadfaḋ Breiṫeaṁ Conndae órduġaḋ a taḃairt fear a ċur amaċ as a ġaḃaltas talṁan dá mbeaḋ gan fiċe punt ċíosa sa mbliaḋain a ḃeiṫ air, agus ní ṫiocfaḋ costas an dliġe tar ċúpla sgilling. Agus is mór an sluaġ de na feilméaraiḃ beaga soin a a ḃí ann. Fríoṫ amaċ dá ḃliaḋain 'na ḋiaiḋ sin naċ mbíoḋ dearḃaḋ an tiġearna nó dearḃaḋ a ṫimṫire ceart i gcoṁnuiḋe, i dtaoḃ a mbeaḋ de ċíos ar ġaḃal-tas. Socruiġeaḋ sin, agus cuireaḋ Aċt eile i bfeiḋm ag déanaṁ cinnteaċt den dearḃaḋ. Is iomḋa dúṫaiġ ar bánuiġ an dá Aċt sin í, agus is iomḋa fear boċt a d'ḟágaḋar gan talaṁ, aċt a ċaiteaṁ amaċ as a ḃotán ar ṫaoḃ an ḃóṫair. Aċt ní raiḃ an obair ag dul ar aġaiḋ mear go leor, agus b'éigin Aċt nua a ċeapaḋ ar a teaċt don 4° Seoirse i gceannas Ṡasana. Duḃraḋ san Aċt nua go mbaḋ an-tairḃeaċ an tAċt é an tAċt roiṁe sin, agus go mb'ḟearrde é a leasuġaḋ, agus aċtuiġeaḋ le toil sár-uasal an Ríoġ agus le coṁairle, ⁊rl., fear ar biṫ naċ mbeaḋ leiṫ ċéad punt cíosa air a ṫeaċt fa riaġluġaḋ na cúirte ag an seisiún ceaṫraṁnaċ. Ina ṫeannta sin laġduiġeaḋ costas an dliġe. Le linn Ṡeoirse agus Ḃictoria 'na ḋiaiḋ beiṫ i gceannas ríoġaċta Ṡasana rinneaḋ Aċta eile ar an múnla céadna sin, agus ar ṫeaċt don droċ-ḟaoġal agus do ḋliġṫiḃ na mboċt is rí-ḃeag a ṫiocfaḋ sé taoḃ tíre a ḃánuġaḋ.

Tógaḋ Tiġṫe na mBoċt annsin ar fuḋ an oileáin do na boċtaiḃ a ḃí caiṫte amaċ, agus d'ḟágaiḃ sin na tiġ-earnaí naċ raiḃ leaṫ truaiġe aca dóiḃ. Ba gearr go raiḃ Tiġṫe na mBoċt lán.

Agus tar éis ar cuireaḋ amaċ, agus tar éis ar bán-uiġeaḋ, is ag iomaduġaḋ a ḃí na Gaeḋil ó 1829 go dtí 1846. Dá ṁíre dár iomaduiġeadar is aṁlaiḋ ba ṁó a n-ocras, mar is aṁlaiḋ is mó a cuireaḋ go Sasana dá gcuid beaṫaḋ. Ḃí iarraiḋ ar ġaḃaltasaiḃ talṁan annsin agus hárduiġeaḋ cíos agus lagaḋ an ṗáiġe, i gcruṫaṁnas duit go raiḃ naonḃar as an deiċneaḃar naċ raiḃ aca aċt an beaṫa ba ṡaoire fuaraiġe le faġáil agus gan níos mó ná a ċoṫuiġ iad di sin féin aca nuair a ṫosuiġ an droċ-ṡaoġal.

Aċt ḃí sluaiġte mór-ġlóraċa cosgarṫa ag bíoḋgaḋ agus ag brosduġaḋ an tráṫ sin—ag brosduġaḋ roiṁ ré, mar ṫugadar air, agus ag iarraiḋ Aċt an Aonta a neaṁ-ḋéanaṁ. Ḃí gárṫa na mór-ṡluaġ ag dul go cléiṫiḃ na spéire. 'Sé an port a ḃí ġá ṡeinnm do na daoiniḃ boċta ar fuḋ an tuaiṫe, gur ṡáruiġ siad ar áille dream tuaiṫe ar biṫ sa doṁan. A leiṫéidí eile ní raiḃ le faġáil ar fuḋ na dtíorṫa. Duḃraḋ leo go mba glaise an féar, go mb'áille na mná, go mb'áirde na cnuic agus go mb'ísle na gleannta do ḃí i nÉirinn ná mar ḃí i dtíorṫa eile; duḃraḋ leo go ndeaċaiḋ aca ċeana ar a náṁaid de ḋruim a dtréiṫe ḃeiṫ cuṁaċtaċ agus go dtiocfaḋ aca ar a náṁaid arís (mo léan-sa sin!); duḃraḋ leo go ḃfeicfiḋe Aċt an Aonta neaṁ-ḋéanta ar an mbliaḋain a ḃí ċugat; 'seaḋ, agus naċ mbeaḋ bláṫ ná seod sa gcruinne mar Éire.

Agus ní hé an daille ná an díċéille atá ar Ġaeḋealaiḃ ṫar mar is gnáṫaċ, aċt ċuir an draoiḋeadóir fa ḋraoiḋ-eaċt iad.

Ḃíoḋ sé 'na ċogaḋ de ṡíor freisin idir Doṁnall Ó Conaill agus Reaċtairí Ṡasana i dtaoiḃ ceann portaí. Is ioṁḋa duine a fuair ceann porta maiṫ; mór ṁór fir ṁaiṫe, agus cáirde dó, agus daoine a ḃí ina

tuilleamaiḋe mar ḃí sé ċoṁ fial le Guaire. Tairgeaḋ duine "feaḃas" a ċur ar ruḋ corr-uair, agus dá mbaḋ follusaċ naċ raiḃ ann aige aċt ag leigean air, ní ḃeaḋ aon áḋḃar gáiriḋe aċt é ag Doṁnall ag magaḋ faoi ina Nalla. "Ná bac leis," adeireaḋ sé, agus "go raiḃ maiṫ agat ar son gan tada a ḋéanaṁ dom, ar an coire." Neiṫe iad sin gan aiṁréar a ḃí coṁ-ḟreagarṫaċ; aċt Gaeḋil a raiḃ an innleaċt agus an ḟearaṁlaċt ionnta ḃíodar go díoċraċ ag iarraiḋ a ḃeiṫ Neaṁspleaḋaċ, agus ḃí Sasanaiġ ag leigean amaċ, ċoṁ cliste agus ḃí ionnta, nó go ngaḃaidís a náṁaid .i. Éire, sa gcaoi nár ġáḃaḋ í gaḃáil arís.

D'ḟan an síor-ċoṁrac ar bun leis na feilméaraiḃ, gan cosg gan stad a ḋul leis. Ċeap an "Riagaltas" coisde aisteaċ sa mbliaḋain 1843, agus is fiú tráċt air. D'ainmniġeadar cúpla tiġearna talṁan, Deḃon, tiġearna, ba ceann orṫa, agus ċeapadar dóiḃ Éire a ṡiuḃal nó go mbailiġdís fiaḋnuise agus go dtugaidís tuarasgḃáil cé'n tsliġe ab ḟearr (ní do-ċum an Gaeḋeal náṁadaċ a ṁilleaḋ é, mar sin focal géar naċ gnáṫ a ráḋ go hoifig-eaṁail, aċt) do-ċum feaḃas a ċur ar na gnóṫaiḃ a ḃí idir an tiġearna agus an tunónta i nÉirinn. Duḃairt Doṁnall Ó Conaill go mba coisde búistéarí iad, agus caora dá ḟroṁaḋ aca, féaċaint an ṁarḃóċaidís í nó mara marḃóċaḋ. Is ioṁḋa focal tráṫaṁail eile aduḃairt sé fúṫa, agus focal géar greannṁar ḟeisin, ruḋ ba ṁinic leis. Aċt d'imṫiġ Coisde Deḃon agus ṫugadar tuarasgḃáil agus níl lá ó ṡoin naċ é sin an Tuarasgḃáil atá mar Ṡoisgéal ag tiġearnaiḃ i nÉirinn, agus ag fearaiḃ stáit Ṡasana.

Taisbeánfaiḋ trí ráḋ den tuarasgḃáil a ḃríġ. Ḃí gnás i gcúige Ulaḋ, agus ḃí a ṁacasaṁail de gnás i dtíorṫaiḃ eile ar fud na hEorpa .i. an fad is d'íocfaḋ tunónta a ċíos naċ gcuirfiḋe amaċ as a ġaḃaltas é. Gnás é sin a ḃí i n-ionann agus a ḃeiṫ ina ḋliġe, aċt go raiḃ sé gan a ḃeiṫ ins na leaḃraiḃ. Ceart an Tunónta a ḃí air. Duḃairt luċt an Ċoisde úd go raiḃ maoin na

dtiġearnaí i gcontabairt, dá mbeaḋ an gnás sin gan aon teora a ċur leis. B'áil leo freisin na gabáltais a beiṫ mór i leabaiḋ iad a beiṫ beag, agus ṁoladar an oiread de na ceannaiḃ beaga a ċur i dteannta a ċéile, agus ḋéanfaḋ cinn ṁóra, agus dubradar: a laġad is tá na gabáltais is léar é ón bfiaḋnuise agus ón tuairisg a tugaḋ, agus is léar fós go bfuil géar-riaċtanas leis. Ní féidir sin a ṡáruġaḋ.

Aċt an focal is aistiġe ar biṫ adubraḋ tá sé ar leaṫanaċ a 309 den Ḟiaḋnaise a ċuir an Tiġearna Debon i gcóir:—

Fuaireamar go bfuil 326,084 gabáltais talṁan ann fa láṫair (sin tuilleaḋ agus trian a bfuil de ġabáltasaiḃ i nÉirinn), agus go bfuil ó ṡeaċt n-acra an ceann ionnta go dtí níos luġa ná acra an ceann; agus dá bríġ sin níl siad sáṫaċ mór le na muiriġiní atá orta a ċotuġaḋ. Ar an gclár céadna, uiṁir a 95, leaṫanaċ a 564, rinneaḋ áireaṁ dá ṫaisbeánaḋ dá ndéantaiḋe gabáltais hoċt n-acra an ceann de na gabáltais beaga nár ṁór tuairim le 192,368 muiriġin a ċur ar an mbealaċ.

Sé sin le ráḋ milliún duine a ṁarbuġaḋ. Is beag an tsúil a ḃí ag an gcoisde an tráṫ úd go marbóċaḋ moḋ riaġaltais Ṡasana, agus an gorta a ċongnaṁ dó, dá ṁilliún duine, ná go gcuirfiḋís díbirt ar ġar do ṁilliún eile.

Táinig an gorta sa mbliaḋain 1846. Ceapaḋ na hAċta Caḃraċ annsin le roinnt airgid a ṫabairt as ciste an Riaġaltais, aċt caiṫfiḋe cáin áiteaṁail a ġearraḋ amaċ le n'íoc arís; agus ar ndóiġ ḃí cáin ṫubaisteaċ ṫrom i n'aġaiḋ sin dá ġearraḋ amaċ le fóiritin a ḋéanaṁ ar boċtaiḃ. Agus ní gáḃaḋ a ráḋ annso i dtaoḃ na nAċt gCaḃraċ so aċt an t-aon focal .i. na hoibreaċa puibliḋe a ndéanaṁ i gcruṫ agus naċ mbeaḋ aon tsoċar dá mbárr, sé sin naċ saoṫroċaiḋís tada a d'íocfaḋ ar ais aon ṗinginn den ċostas. Agus dá bríġ sin na céadta mílte daoine a ḃí ag dul tar a ċéile le lagar agus le

ocras cuireaḋ ag tóċailt puill iad agus ag romar bóiṫre, agus ní hé amáin naċ ndearnadar aon leas aċt rinneadar an-ḋíoġḃáil. Ní raiḃ faice ann a mbainfiḋe airgead as annsin leis an méid a fríṫ ón bPairliméid ar iasaċt a íoc ar ais aċt é ġearrad amaċ ina ċáin ar na daoiniḃ; agus dá ḃríġ sin is amlaiḋ is mó a ḃí dá ḃarr ag na tiġearnaiḃ .i. na tunóntaí a ċaiteaṁ amaċ, agus b'ionann sin agus a marḃuġaḋ. Má ḃí an caiteaṁ amaċ dá ḋéanaṁ go beoḋa ċeana, cuireaḋ faoḃar agus fuinneaṁ leis 'na ḋiaiḋ sin, agus ar ḟaitċios naċ raiḃ daoine dá gcur amaċ sátaċ sgiobṫa do réir na nAċt a laġduiġ an costas rinneaḋ dliġe nua ina raiḃ Fórloinn an Ċeaṫraṁa Acra. Dá mbeaḋ ar ḟeilméara gaċ a raiḃ de ṫoraḋ ag gaḃáil leis a ḋíol ionnas go n-íocaḋ sé cíos agus cáin agus gaċ uile costas eile dá raiḃ air, agus dá mbeaḋ air annsin caḃair puiblíḋe a iarraiḋ ar luċt fóirithne na mboċt, ċeal gan greim a ḃéil a ḃeiṫ fágṫa aige féin, do réir na fóranna úd ní raiḃ aon ċaḃair ag dul dó nó go dtugaḋ sé seilḃ a ċuid talṁan don tiġearna i dtosaċ. An leadaiḋe a d'ḟéadfaḋ an obair a ḋéanaṁ agus naċ ndéanfaḋ í is dó-san a ḃí an ċaḃair ag dul do réir an dliġe sin—dá gcuirfeaḋ sé ceaṫraṁa acra talṁan ḃí a ċnaipe déanta. "Ag cur na mboċtán tré ṫeaċ na mboċt" a tugaḋ ar an gcaoi sin le daoine a ċaiteaṁ amaċ; ċuaiḋ fear isteaċ ina ḟear, ṫáinig sé amaċ 'na ḃoċtán.

Ḃí ar a laġad deiċ míle porta idir ḃeag is mór le fáġáil ón riaġaltas fá Ḋliġṫiḃ na mBoċt agus fá na hAċtaiḃ Fóirithne; agus 100,000 duine ag cuarduġaḋ agus ag solátar ag iarraiḋ a ḃfaġáil. Ḃa cumasaċ an sluaġ é le ḃeiṫ ag obair ċum soċar Ṡasana.

Is tig liom na neiṫe sin a sgríoḃaḋ anois gan aon ḟearg a ḃeiṫ orm agus é sé bliadna ó soin ó ḃíodar amlaiḋ, aċt dá ḃfeiceaḋ duine críonna féin iad nár leor sin le faoḃċan céille a ċur air? Ní gáḃaḋ do ḋuine a aiṫris go raiḃ na Dliġeadóirí Conganta agus na

Sirriaim ag cuidiuġaḋ leis na Consablaí ag leagan na dtiġte agus ag cartaḋ leac an teallaiġ amaċ ó baile go baile; gur sgrios agus gur bánuiġ fó-roinn an Ċeaṫraṁa Acra paráisti os éadan; gur imṫiġ na feilméaraí agus a gcuid ban is páistí rompa ina sluaiġtiḃ ar na bóiṫriḃ le sgannraḋ agus le uaṫbás; go dtagaḋ taistealaiḋe ar ṫóir eaċtra agus go ḃfaġaḋ sé muirriġin i mboṫán le cois na fairrge agus iad ag iṫe arail a cailleaḋ leis an ocras, agus furṁór na ndaoine san áit básuiġte ċeana; gur innis nac Ui Ḋorċaiḋe ón gCloċán go ndeaċaiḋ duine uasal duineanta go baile sa gcoṁursanaċt sin le brioscaiḃ, gur ṡeas sé ag dorus tiġe agus nuair a ċaiṫ sé na brioscaí ag na páisdíḃ (ḃí faitċíos air a ḋul isteaċ) ḟaoil a máṫair a mbaint díoḃ; go mba geall le faolċontaiḃ an fear agus a ḃean ag troid fa'n ngreim deireaḋ bíḋ ḃí sa teaċ; go raiḃ muirriġineaċa ann a ṫug a mbreaṫnuġaḋ deireaḋ ar an ngréin, ar mbeiṫ do gaċ uile níḋ dá raiḃ aca iṫte agus gan súil aca le n-a tuilleaḋ d'ḟaġáil, gur ṫógadar annsin doirse na mboṫán le cloċaiḃ go naċ ḃfeicfiḋe ag faġáil báis iad, ná naċ gcluinfiḋe a gcneadaċ; gur frít a gcuirp suim seaċtṁainí na ḋiaiḋ sin ar a dteallaiġiḃ féin agus gan ionnta aċt na cnáṁa; go ḃfuair an "dliġe" a ṡásaṁ mar ba ċóir ar feaḋ an ama sin; gur cuireaḋ Aċta na nArm i ḃfeiḋm go dílis, agus go ndearnaḋ somplaí dá lán daoine; go raiḃ truaġáin na gorta ann a cuireaḋ go príosún tar sáile fa ġlasaiḃ fa ġoid a ḋéanaṁ de ṡiubal oiḋċe,* gur ḋearbuiġ coróinéirí naċ mbeaḋ coisde coróineara aca ar aon ċorp eile ḃí an oireaḋ sin d'ear is barr le déanaṁ aca; gur ċuir an Ameiriocánaiġ arbar anall, an Turcaċ féin, seaḋ agus go dtí an moġ gorm gur ċuireadar airgeaḋ anall

* Seisiún Ḃeanntraiġe.—Cuireaḋ dliġe ar Ṫaḋg Ó Laoġaire agus ar Ṁáire Ní Laoġaire fa gur ġoideadar, agus é ḟúta coir a ḋéanaṁ, fiċe meacan ráibe agus leiṫ ċéad meacan bán ar an 4° lá déag den Eanair, ó Ṡéamus Gillman. Caiṫeaḋ iad. An breiṫ .i. a gcur i gcarcair ṫar sáile ar feaḋ seaċt mbliaḋan. Ḃí cúiseanna den ċineál sin go líonṁar ann.

mar déirce ; agus naċ raiḃ cás ná náire ar Riaġaltas Sasana é sin a roinnt ar Ġaeḋealaiḃ ; a Éire, a ḋeirḃ-ṡiúr ! go raiḃ luaċ cúig ṁillíún déag punt de ḃeaṫaiḋ ḋá ċur as Éirinn go Sasana gaċ aon ḃliaḋain de na ḃliaḋantaiḃ '46, '47, agus '48 ; agus d'aindeoin an duḃċan a ṫáinig ar na fataiḃ go raiḃ toraḋ na talṁan ċoṁ tréan sin agus go riarfaḋ sé go lán-ṡásaṁail a dá oiread daoine agus ḃí sa tír agus dá mbeaḋ tuilleaḋ le cois ann.*

* Litir a cuireaḋ i gcló ó Ṁáirtíneaċ Longhorn i mí deireaḋ an Ḟoġṁair 1847, ṫaisbeáin sé, agus fear ábalta ba eaḋ é agus fear díreaċ, ar ṫáiḃliḃ a raiḃ go leor eoluis ilċineálaċ agus fíġreaċa cruinn aige orṫa, go raiḃ luaċ £41,000,000 de ḃeaṫaiḋ i nÉirinn an ḃliaḋain roiṁe sin, agus gur cuireaḋ luaċ £15,000,000 de ḃeaṫaiḋ go Sasana. Aċt leis an ḃfírinne a ḋéanaṁ ḃí níos mó ná sin ann: mar do réir Féilire Thom cuireaḋ 15,003,144 buiséal arḃair go Sasana sa mbliaḋain 1846, agus ar cuireaḋ d'eallaċ, de ḃagún, d'im, agus d'uiḃeaċaiḃ anonn, níl coiṁreaṁ ar biṫ air. Ḃí a leiṫéid sin de ċeannaċ ar uiḃeaċaiḃ go ndubairt Mac Riocaird, ina leaḃar ar Na hÉanlaiṫ Riaḋta (Baile Áṫa Cliaṫ, 1847), gur cuireaḋ luaċ millíún punt aca anonn. Aċt b'éidir go dtuigfiḋe an ḟírinne níos soiléire dá gcuirinn síos annso tuairisgí a ḃí sgaipiġṫe ar na páipéaraiḃ nuaiḋeaċta ar feaḋ aon seaċtṁain aṁáin :—Duḃraḋ ins an *Daily News* an 3º lá den October, 1847, gur beag de ċoirce ḃí ar ṁargaḋ Lon-dain aċt a raiḃ ann de ċoirce nua na bliaḋna sin ó Éirinn. D'ḟeicfeá ar an *Examiner*, October, an 4º lá, go dtáinig 88,400 buiséal coirce ó Éirinn go Londain aon lá aṁáin. Léiġfiḋe ar an *Drogheda Argus* gur cuireaḋ anonn ó Ḋroiċead Áṫa i n-imṫeaċt na seaċtṁaine go mba críoċ di an 3º lá d'October dá ċéad déag bó, 3,500 idir ċaoiriġ agus ṁuca, 16,000 buiséal arḃair, 211 tonna mine agus plúir, 130 bosga uiḃeaċa, gan tráċt ar im, ná ar ġeir, ⁊rl. Cuireaḋ anonn ó Ṗortláirge an seaċtṁain ċéadna (*Evening Post*, 3º lá den October) 250 tonna plúir, 1,100 idir ṁuca is ċaoiriġ, 308 beaṫaiḋeaċ, 5,400 bairille arḃair idir ċruiṫneaċt agus coirce, 7,700 firċín ime, 2,000 taoḃ bagúin. D'imṫiġ aon long déag as Iuḃar Ċinn Tráġa go Sasana i n-imṫeaċt cúig lá i ndeireaḋ ṁí ṁeaḋoin an Ḟoġṁair, agus loċtanna arḃair ionnta, agus ina ṫeannta sin ḃíoḋ dá long ṁóra gaile ag seolaḋ ċeiṫre huaire sa seaċtṁain as agus iad loċtuiġṫe le eallaċ, le uiḃeaċaiḃ, le im, ⁊rl.

Sin trí ċalaḋ-ṗort .i. Droiċead Áṫa, Portláirge agus Iuḃar Ċinn Tráġa, as aon ċalaḋ-ṗort deag atá ann (.i. Doire, Cúil Ráiṫín, Béal Feirste, Iuḃar Ċinn Tráġa, Dún Dealgan, Droiċead Áṫa,

Sin é an ċruṫ ḃí ar Éirinn tar éis ḋá ḟiċid bliaḋain de ḃrostuġaḋ a ḃí mórálta síoṫċánta. I n-áit súil a ḃeiṫ le neiṫiḃ a mbeaḋ mórḃáil ag duine asta .i. Seanaid agus bratach náisiúnta, ba ḋíon déirce le daoiniḃ greim ḟaġáil le n-iṫe. Agus ba ḃeag an ċabair do Ġaeḋealaiḃ a ḃeiṫ ag iarraiḋ ḃíḋ. An náisiún a sgaras le n-a náisiúntaċt, ná a leigeas í ḃaint di gan ḃuiḋeaċas, ná le cleasuiḋeaċt, cailleann sí sin a mbíonn aici, agus ḃí sin le cur i n-iúl di. D'éag Doṁnall Ó Conaill le briseaḋ croiḋe sa mbliaḋain 1847, agus ní cantal beag suaraċ a ḃris a ċroiḋe fa gur ċaill sé na cuṁaċtaí do ḃí aige; an-ḟear mór a ḃí ann naċ ngoillfeaḋ rud beag mar sin air; aċt ḃris sé a ċroiḋe a ḋaoine feiceál ag imṫeaċt as agus ag dul d'éag mar ḃeaḋ sé i nḋán dóiḃ. D'órduiġ a leaġa ḋó a ḋul go tír ṫe; ní raiḃ aon ṁaiṫ ann: lean an ḃean síḋe ḋó agus fuair sí amaċ é nuair a ḃí na gárṫa oirṁiḋne ina ṫimċeall i bPárus, lean sí ḋó síos gleannta gréineaċa na Fraince agus í ag cogarnaiġil ina ċluais agus é ag saoṫruġaḋ báis. Cailleaḋ i Genóa é. D'ḟágaiḃ sé le n-uḋaċta a ċroiḋe a ḃaint as agus ní hé a ċur go hÉirinn aċt do'n Róiṁ, i gcruṫaṁnas go raiḃ an spioraid cuṁaċtaċ ċumasaċ a ḃí ann tráṫ briste, imṫiġṫe.

Ḃí an poiliticeaċt ina cír tuaṫḃaill fa'n am sin i nÉirinn. Ní ḃíoḋ seaċtṁain naċ mbíoḋ síonġail ċaillte aca sa gConciliation Hall ag iarraiḋ ḃíḋ, ḃiaḋ! ḃiaḋ! Is beag naċ raiḃ an Cumann Gaeḋeal ar a dtugtaí Irish Confederation ċoṁ dall leo; aċt go raḃadar-san

Baile Áṫa Cliaṫ, Loċ Garman, Portláirge, Corcaiġ, Luimneaċ), agus níl seaċtṁain naċ n-imṫiġeaḋ ar a laġaḋ ḋá long ṁóra gaile as gaċ aon ċeann aca (agus ċúig long gaile as cuid aca) go Sasana fa ḋó sa tseaċtṁain agus iad loċtuiġṫe le eallaċ agus le arḃar. Le sgéal gearr a ḋéanaṁ ḋe, ní raiḃ bliaḋain ar feaḋ ċeiṫre bliaḋna na gorta nár imṫiġ ċeiṫre ḃuiséal arḃair as Éirinn i n-aġaiḋ an ḃuiséil a cuireaḋ ċuici, agus an t-arḃar a tugaḋ isteaċ féin b'arḃar é ar cuireaḋ a urṁór as Éirinn ċeana, agus ar a ṫeaċt ar ais ḋó ḃí ḋá ċostas air agus ḃí a ḃrabaċ ag an gceannuiḋe as sreisin, agus an té ċuir caiṫeaṁ ann d'íoc sé an t-iomlán.

níos fuinneaṁla agus níos díriġe. Rinneadar iarraċt dó nó trí ċuarta ar fear maiṫ a ċur isteaċ mar feisire (Ó Meaċair ar Ṗortláirge) agus ar ḋroċ-ḋuine a ċoinneál amuiġ (Ó Manaċáin ar Ġaillim) aċt ċinn orta. Ḃí an iomarca den ḃeartuiḋeaċt i ḃfaḃar na Sacsan ag baint leis an ḃfeisireaċt agus leis an nguṫaiḋeaċt. Ní ḃíoḋ seaċtṁain naċ dá ḃánuġaḋ a ḃíoḋ an tír agus an t-éadóċas ag neartuġaḋ i gcroiḋe na ndaoine; nó gur iompuiġ na Francaiġ sa ḋeireaḋ ar luċt a riaġaltais féin sa ḃFeaḃra, '48, agus ba geall le plump toirniġe ar fud na ranna h-Eorpa é an French Revolution sin. Ḃí na Gaeḋil gan ṁaoin gan treiḃte an tráṫ sin, agus ní raiḃ an sprioraid ionnta mar ḃí sa mbliaḋain '43, nuair a ċuireadar an impireaċt i gcontaḃairt; aċt dá ḋonaċt dá raḃadar, gan daoine, gan ḃeaṫaiḋ, gan ṁisneaċ, gan sprioraid, agus dá ṁéid dá raiḃ de ċuṁaċta ina n-aġaiḋ ba ḋóiġ leat go mb'fearr ḋóiḃ seasaṁ amaċ i n-aġaiḋ a náṁad ná luiġe fúta ag cneadaċ go héag. Ba fearaṁla do ḋuine é ṁarḃaḋ le arm a náṁad ná le n-a ndliġe.

Cuireaḋ cumannaċa ar bun os a rioċt le airm faġáil; ceannuiġeaḋ airm go fonnṁar; ḃí picí dá ndéanaṁ le cúl a ċéile ins na ceárdċaiḃ. Molaḋ éirġe i n-aġaiḋ an riaġaltais agus imṫeaċt i dtréas orta, agus cuireaḋ sin i ḃfeiḋm agus ní ḋearnaḋ aon rún de, agus cuireaḋ an *United Irishman* ar bun le teagasg a taḃairt i n-aon torus i n-aġaiḋ an riaġaltais. Ġlac sgannraḋ an Tiġearna Clanendon .i. fear ionaid an ríoġ; ḃailiġ sé 8 míle fear airm i dteannta a ċéile i mḂaile Áṫa Cliaṫ; ċuir sé duḃaḋ na gcnoc amaċ de ḋaoiniḃ ar lorg eolais, agus ḃraṫadóirí is mó ḃíoḋ ag tarraing ar an gCaisleán. Faluiġeaḋ na ballaí le foillseaċánaiḃ (Thom, clóḋadóir an riaġaltais a ḃuail sa gcló iad) dá fuagairt do ċaṫruiġṫeoiriḃ síoṫċánta go raiḃ "Communists" ar tí a dtiġṫe a roḃáil (Francaiġ iad na communists a ḃí ag iarraiḋ a riaġaltas áiteaṁail féin a ḃeiṫ ag gaċ aon baile ar leiṫ), agus iad féin agus

a muiriġneaċa a ṁarḃuġaḋ. Gaiḃne naċ raiḃ aon ḃrat aca ar ḋaoiniḃ, ṫáinig luċt dearcta ċuca agus d'iarradar go rúnṁar pící a ḋéanaṁ ḋóiḃ, fa ċoṁair na héirġe amaċ. Ṫugadar na pící isteaċ sa gCaisleán annsin, sin é tug do Ċlarendon, an fear ionaid, tuilleaḋ saiġdiúirí a iarraiḋ ar an Riaġaltas, agus gunnaí móra a ṡuiḋeaḋ ar an mBanc; armáil a ċur sa gColáiste; agus na gunnaí móra a ċur dá dtaisbeánaḋ ar na sráideannaiḃ. Aċt níor leór sin. Ṫeastuiġ páipéar nuaiḋeaċta uaiḋ, óir ní raiḃ aon ṗáipéar measaṁail nuaiḋeaċta sa tír naċ ag caiṫeaṁ tarcuisne air féin agus ar a riaġaltas a ḃí sé, aċt an Evening Post i mBaile Áta Cliat, agus ḃí síneaḋ láiṁe ḋó-san as sin agus as airgead an ṗobail a ṫáinig sé. Níor ṁór páipéar eile a ḟaġáil. Ṫeastuiġ tuilleaḋ conganta ó Ḋliġe agus ó Órd, teastuiġ sé ar ṁaiṫe le deaġ-ḃéascna, agus ar ṁaiṫe le Dia na Breataine agus le n-a rúnaiḃ céilliḋe. Ḃí páipéar i mBaile Áta Cliat an uair sin a raiḃ an-droċ-ċáil air. Is aṁlaiḋ a ṁair sé ar airgead d'ḟaġaḋ sé os uċt a ḃeit ina ṡost (níor cuireaḋ a leiṫéid i gcló i nÉirinn ariaṁ roiṁe sin). Níor luaḋaḋ ariaṁ é fa aon níḋ dá raiḃ ann, ná níor tug aon ṗáipéar sa gcatair a ainm síos ariaṁ. Duine gan aon léiġeann a eagartóir, Birch a ainm. Ní taoḃ le aon uair aṁáin a ḃí sé an dliġe a ċur air; caiteaḋ uair é ar a laiġeaḋ agus cuireaḋ leit ḃliaḋain príosúntaċt air fa airgead a ḃaint de ḋaoiniḃ faitċeaċa ar son gan sgéalta príoṁáideaċa ina dtaoiḃ a ċuirfeaḋ déistean ort a ċur i gcló. Sin é an fear a dtug an tiġearna Clarendon aġaiḋ air le coṁairle agus congnaṁ a ḟaġáil uaiḋ. Sin é an fear ar ġlac sé coṁairle leis i dTeaċ an Ḟir Ionaid. Cuireadar síos ar an gcruṫ ċoiligneaċ a ḃí ar an tír agus ar an gcaoi ab ḟearr leis an rún a ḃí ag Dia na Breataine i dtaoiḃ na hÉireann a ċur i ḃfeiḋm. Níor ṁór, dá ḃríġ sin, ó ḃí fúṫa an obair ḋeaġṁóideaċ sin a ḋéanaṁ i gceart, níor ṁór gaċ uile táir agus gaċ uile tarcuisne a ċaiṫeaṁ

ar náiṁdib dé sin na Breataine, an ċuid aca a d'aḋṁuiġ go mba náiṁde iad (agus ba ṁór an onóir leis an mac so go raib sé ar ḋuine aca) agus gráin agus fuaṫ na ndaoine a ṫarraing orra. Aċt ní léiġeaḋ daoine meas-aṁla páipéar nua an Ḟir Ionaid, agus bí sé riaċtanaċ mar sin airgead an pobail a ċaiṫeaṁ air, ḋá sgapaḋ i n-aisge.*

* Ní móide go mbeaḋ aon tuairisg air seo mara mbeaḋ go mb'éigin do Birch dliġe a ċur ar a ċaraid .i. Clarendon, trí bliaḋna na ḋiaiḋ sin, agus ar Rúnaire na hÉireann .i. Sir William Ó Somaċáin, ag iarraiḋ iarméid a baint díob a bí ag dul dó mar ġeall ar ċuidiuġaḋ le Dliġe agus le Ord. Socruiġ Clarendon leis: ṫug sé £2,000 dó, aċt d'ḟéaċ an Somaċánaċ leis é sa dliġe. Fríṫ amaċ annsin gur ċuir an fear Ionaid fios air, agus go raib Birch agus é féin go minic ag glacaḋ coṁairle le ċéile i ngan ḟios. Seo í an tseirbís a rinne an t-agartóir do réir mar ṫug a ḋliġeadóir tuairisg uirṫi: "Ní miste ḋom an méid seo a ráḋ," ar seisean," ṫug sé coṁairle ḋílis don Ḟear Ionaid, agus ba ṁór é a eolus ar na hIldreamannaib bí ann, ba ṁór an t-eolus a bí aige ar ṗáipéaraib nuaiḋeaċta, ar ḋrongaib agus ar ḟearaib puiblíḋe. Do réir mar haiṫristear dom d'innis sé ḋó an tráṫ nár ṁiste don riaġaltas labairt go dána agus an tráṫ ar ċéillíḋe an rud foiġid a ġlacaḋ."
Dubairt Clarendon gur sa bFeabra '48, a bí baint aige i dtosaċ le Birch: "Ṫairg mé £100 dó an uair sin, má's cuiṁneaċ liom i gceart é, ní mórán suime ċuir mé ann an tráṫ sin. Dubairt sé naċ mbeaḋ a ḋóṫain ann, agus hárduiġeaḋ annsin é saoilim go dtí tuairim £350. Tús an Ḟeabra é sin, má's cuiṁneaċ liom é i gceart. An raib ḟios agat gur tugaḋ tuilleaḋ airgid do Birch i Londain? Bí ḟios. An bfuil ḟios agat cé'n ciste a dtáinig sé as? As ciste d'iarr mé a ṫabairt do Sir William Ó Somaċáin. As airgead an pobail, an eaḋ? Ní ṫiocfaḋ liom a ráḋ go dtáinig sé as airgead an pobail. Dubras gur airgead é d'iarras a ṫabairt do Sir William Ó Somaċáin."
Seaḋ, airgead le haġaiḋ seirbís inċleiṫe. Rúnaire príoṁ-áideaċ an Ḟir Ionaid .i. fear de na Conallánaiġ, an teagasgtóir a bí ag Birch go hionḋaṁail. Is mór an truaġ nár foilsiġeaḋ na litreaċaib go hiomlán, aċt ċuir an tiġearna Clarendon de ċúram air féin na páipéir go léir ḟaġáil ar ais, dar leis, nuair a rinne sé an socruġaḋ ar £2,000 le Birch. Aċt ba ṁaiṫ an ṁaise ag Birch é, ċoinniġ sé beagán aca agus fuaireas an nóta so ina measg:—"Á. F. I. (Árus an Ḟir Ionaid), Márta 1848. A ċara—Ba ċóir go ndéanfaḋ nuaiḋeaċta na Fraince mórán den buaiḋ d'éiriġ leis an dream measarḋa agus den ċaoi ar buaileaḋ

D'innis Birch don Ḟear Ionaid nár ṁiste ḃeiṫ dána sé Aċt nua Tréasa a ċur i bfeiḋm. Ṫaing Sir Seoirse fearta. Ġlac seisean an ċoṁairle agus uime sin d'iarr Grae an tAċt bog te (Aibreán a 19ᵈ), agus ḃí breis gutaiḋeaċt leis do ṡíor go raiḃ sé ina ḋliġe. Sé an cóiriuġaḋ a rinneaḋ ann: aon duine a ċuirfeaḋ cogaḋ ar bun i n-aġaiḋ na Bainríoġna, ná déanfaḋ iarraċt ar a teideal a ḃaint di, ná dá ngríosaḋ sé daoine eile de ḃriaṫar béil, ná tré sgríoḃnóireaċt ná tré ċló ceaċtar aca a ḋéanaṁ ṫiuḃraiḋe an meas dó go raiḃ coir i n-aġaiḋ an stáit déanta aige, agus ċuirfiḋe i bpríosún tar fairrge é.

Ḃí súil go sonnraḋaċ go gcuirfeaḋ an tAċt so deireaḋ leis an bpáipéar nuaiḋeaċt ar a dtugtaiḋe an *United Irishman*, agus go millfeaḋ sé an teagarṫóir. Dá mbeaḋ gan a ḃeiṫ sa gcoir aċt droċ-iomċar, mar ḃí

Ledru Rollin (coṁḃráṫair do Ġaeḋealaiḃ eisean), agus fós a ḋánaċt agus ḃí an riaġaltas sealadaċ ag gaḃáil daoine. Is dóiġ liom go dtiocfaiḋ tuairisg ċugainn i mbáireaċ (Dia hAoine) gur gaḃaḋ Blanqui agus Cabet an taoiseaċ mór atá ar ḋream an ḃailteaċais. [Dream an ḃailteaċais .i. Communists]. An múnaḋ cuireaḋ orta-san d'ḟeilfeaḋ sé don Ṁistéalaċ is dá ḋream."

'Sé an rud ba géire teastuiġ ón bFear Ionaid .i. go gcreidfeaḋ daoine go mba "Communists" iad na náiṁde ḃí ag riaġaltas Ṡasana, agus go mba robálaiḋṫe iad na Communists. Ṁol Clarendon Birch don Iarla of Palmerston freisin; agus d'íoc an duine uasal sin é os uċt cuidiuġaḋ le n-a ċuid oibre féin. Seo dá nóta beaga a léiġeaḋ le linn cúis an tSomaċánaiġ ḃeiṫ dá pléiḋe: "A ḋuine uasail—D'iarr an tIarla of Palmerston orm a ḟár-ḃuiḋeaċas a ġaḃáil leat mar ġeall ar an gcumaoin a ċuiris air in do litir, agus mar ġeall ar an gcaint ḃríoġṁar a ḃí agat san *World*. Mise, do ṡeirḃíseaċ go humal, Spenser Ponsonby." Duḃairt an Spenser seo, Meiṫeaṁ a 15, 1851:—"Is mian leis an Iarla of Palmerston an litir a aḋṁuġaḋ a fuair sé uait indiu, agus iarraiḋ ort a ṫeaċt ċugam san oifig seo Dia Luain nó Dia Máirt ar an gceaṫraṁa don 5."

Sin é an cineál timṫirí ḃí ag an gCoiṁéadaiḋe Neaṁḋa le deaġ-ḃéarcna na Breataine a ḃuanuġaḋ i nÉirinn. Ní ḟacas féin an Birch seo riaṁ .i. cara Ċlarendon; aċt duḃraḋ liom gur ḟaoṫruiġ sé a lán airgid ag coireaṁaint orm gaċ aon tseaċtṁain.

sé roiṁe sin, ḃí fios ag an Riagaltas naċ ḃféadfaiḋe an *United Irishman* a ċur ḋá ċois, mar ní féadfaiḋe an ṁaoin a ḃaint de ḋuine ḋá dteilgfiḋe féin é; agus pé aca sin é, ḃí a fios aca go maiṫ ḋá gcuirtiḋe creapall féin ar gaċ uile eagarṫóir ḋá dtiocfaḋ naċ mbeaḋ earḃaiḋ eagarṫóirí ann 'na ḋiaiḋ sin a ḃeaḋ go hábalta agus a ṁolfaḋ do ḋaoiniḃ imṫeaċt i dtréas.

Agus ḃí cruaḋóg leis an gcás sreisin. Ḃí na daoine ar fuḋ na tíre ag dúisiuġaḋ agus ag brostuġaḋ, agus deaḃaḋ orta; agus ḃí pící ina míltiḃ ag muinntir na tuaiṫe ċeana. Ḃí fios go maiṫ go raiḃ tuilleaḋ agus aon réim aṁáin saiġdiúirí ann ina raiḃ Gaeḋil, agus naċ raiḃ uata-san aċt coṁ-ḃráiṫreaċas a ḋéanaṁ leis na daoiniḃ, ċoṁ túirse agus ḃeaḋ buaḋ le sluaiġtiḃ Gaeḋeal den ċéad ċor, agus ar an toirt boise a mbeaḋ sin aṁlaiḋ ḃeaḋ na maoir síṫe ar taoḃ na nGaeḋeal.

Níor ġlac Birch agus Clarendon an foiġid nó go mbeaḋ an ċoir nua i n-aġaiḋ an stáit ḋá ḋéanaṁ go follusaċ ag a náiṁdiḃ. Duḃradar triúr a ġaḃáil (.i. an Brianaċ, mac Uí Ṁeaċair, agus mise) agus cuireaḋ i n-ar leit go raḃamar ag griosaḋ daoine i n-aġaiḋ an stáit. Aċt ar mbeiṫ ḋá bfroṁaḋ don ḃeirt eile i gCúirt Ḃeinse na Ríoġna os coṁair coisdí fonnraḋaċ, ní raiḃ náiṁde a ndóṫain ar na coisdiḃ agus saoraḋ an ḃeirt. Mo ċuid-sa de, iomorro, cuireaḋ ḋá ġníoṁ in mo leit .i. caint, agus alt sa bpáipéar, agus ainmniġeaḋ ḋá ċoisde. Ba contaḃairteaċ an rud leis an "Riagaltas" mise a saoraḋ, agus duḃairt an Fear Ionaid mé a ġaḃáil agus a ráḋ gur imṫiġeas i dtréas, do réir an Aċta nua. Ḃí faoi sórt froṁaḋ a taḃairt orm, an ċéad treisiún eile sa gcúirt sa tSráid Uaine, agus mé ḋíbirt as Éirinn pé sgéal é, sa gcaoi go mbeaḋ aon toirmeasgtóir aṁáin ar a lagaḋ as a bealaċ agus go dtiocfaḋ gnóṫa ar ṁaiṫe le Breatain ċun cinn.

Sin deireaḋ annsin leis an tuairisg sin ar imṫeaċtaiḃ gnóṫa ċoitċeann na tíre, agus níl na ḋiaiḋ seo ann aċt cur síos ar an gcaoi ar leanaḋ d'aon duine aṁáin. Ón

lá ar cuireaḋ i gcarcair uiriaḋta mé (.i. an 3° lá 20 den Ḃealtaine, 1848), níl ḟios agam, aċt do réir mar ċualas, goidé mar d'éiriġ le riaġaltas na Breatainne rúin agus riaġlaċa agus moḋa oibre an Dúiliṁ a ċur i ngníoṁ i nÉirinn. Aċt d'éiriġ leo a lear a ḃaint as ḃliaḋantaiḃ na gorta; dúbluiġeaḋ an ċáin a bailiġtí do-ċum na boiċt a riar, 'seaḋ agus méaduiġeaḋ fa ṫrí í, agus annsin féaċaḋ go cúramaċ ċuige naċ dtiocfaḋ aon tairḃe as an obair a déanfaiḋe; tugaḋ airm ar an gCaisleán agus roinneaḋ iad ar an dream a ḃí is-na botaiḃ orḋa, da ngoirtí na hOrange Lodges, agus ní ḋearnaḋ aon ḟaillige ar na hairm a ḃaint de ḋaoiniḃ naċ raiḃ ionnta aċt Gaeḋil na tuaiṫe; ḃí na tiġearnaí dá mbriseaḋ is dá mboċtuġaḋ i leabaiḋ a ċéile, ag iarraiḋ na cáineaċa a íoc, nó gur ḟuasgail Aċt maiṫ iad a rinneaḋ i dtaoiḃ dúiṫċe a ḃí i ḃfiaċaiḃ:—agus ba ṁór an lear le Sasanaiġiḃ é sin, óir ḋíbreoċaidís na tiġearnaí freisin (ó ḃí a ndóṫain tunóntaí imṫiġṫe) agus ḋíolfaidís an talaṁ le Albanaiġiḃ agus le Sasanaiġiḃ. Le sgéal gearr a ḋéanaṁ ḋe, innsiġeaḋ sgríḃneoirí eile tarm-sa, mar ṫáinig gaḃáil deireaḋ na hÉireann ċun críċe.

Haḋṁuiġeaḋ go raiḃ ag éirġe go maiṫ leis an *United Irishman* na daoine a ġríosaḋ, agus go raiḃ fáṫ maiṫ mí-ṡuaiṁnis ag na daoiniḃ, go dtí go raḃadar i gcruṫ éirġe amaċ. An ċéad rud a ċuir riaġaltas an náṁad rómpa dá ḃríġ sin, an páipéar a aiḋṁilleaḋ. Ċaiṫfidís an coisde d'ḟaġáil i dtosaċ, b'in í an obair. An dream ar a dtugtaí na Whigs, is iad a ḃí i gceannas riaġaltais Ṡasana an tráṫ sin, agus ḃí cáil amuiġ orta-san go raḃadar "fial," de ḃríġ go raḃadar ag déanaṁ caraoid ḃréige ar an dream eile dá ngoirtí na Tories, fa ḃeiṫ ag toġaḋ coisdí go leiṫleasaċ, 'se sin le ráḋ, ag toġaḋ a gcáirde féin le n-a náiṁde poiliticeaċa a ṁilleaḋ i rioċt a ḃeiṫ dá ḃfroṁaḋ. Ḃíos-sa ag cur orta nó go gcuiridís dliġe orm, ar ṡúil is go dtiubraiḋe droċ-ċáil orta agus go lagfaiḋe cuṁaċta na nGall i nÉirinn, nó go mbrisfiḋe ar fad é, mar dá

mba rud é naċ dtiubraidís toġaḋ ar leiṫ ar an gcoirde agus annsin go mbuailfiḋe iad, tar éis an "tréas" a beiṫ ċoṁ follusaċ sa gcás agus bí sé, ṁillfiḋe iad; aċt dá ndéanaidís-sean na sean-ḟocla bí aca féin a ḃriseaḋ agus a ḃréagnuġaḋ, agus dá dtligidís mé do réir na sean-ḋroċ-ġnása .i. gan leigean aċt do ḋuine as an seisear freastal ar na coirtiḃ ċuirfeaḋ sin ear is barr feirge agus faoḃair ar na daoiniḃ, agus ċuirfeaḋ sé deaḃaḋ leis an éirġe amaċ. Aċt bí dul amuḋa orm ar dá ċunntas: is dúṫraċtaiġe agus is dílse bí luċt riaġaltais na Breataine ag cur rúin an Dúiliṁ i bfeiḋm ná mar ċeapas, agus is mó d'ḟoiġid agus d'ḟulaing agus de ċur leis a bí i gCatoilicíġiḃ na hÉireann ná mar ḟaoileas.

Bí lá an ḟroṁta ag druidim linn; agus ba gearr go raiḃ fios go maiṫ i mBaile Áṫa Cliaṫ, cibé ċeard do ḋéanfaḋ ná naċ ndéanfaḋ Whigs go ndéanfaiḋe toġaḋ leiṫleasaċ agus toġaḋ cúramaċ ar an gcoirde seo ar ċuma ar biṫ. Toġaḋ go han-aireaċ na coirtí a bí ag froṁaḋ na beirte eile .i. an Brianaċ agus mac Uí Ṁeaċair, agus na ḋiaiḋ sin fáġaḋ aon ḟear aṁáin ar a laġaḋ ar na coirtiḃ, fear a bí faḃaraċ do ċúis an náisiúin; agus an faillíġe sin a ċaill an lá do luċt an dliġe. B'ḟollusaċ naċ raiḃ aon ġoir a leiṫéid sin a leigean a ḋéanaṁ arís. Go haiḃéil roiṁ an bfroṁaḋ muġaḋ maġaḋ tuġaḋ orm-sa, bí Ministéaraí an riaġaltais dá gcur i sáinn fá'n órduġaḋ a cuireaḋ go hÉirinn i dtaoḃ pléiḋe cúise so an Stáit, agus cuireaḋ tuairisg. D'ḟreaġair Seon Ruiséal, tiġearna, agus is suḃailceaċ an béal a bí air; níor ċuiṁniġ muinntir an riaġaltais aṁáin ar Ċatoilicíġ a ċoinneál den ċoirde ar an áḋḃar go mba Catoilicíġ iad, ná ar aon éagcóir a ḋéanaṁ, ná ar ċúrsaí politiceaċta a ḋéanaṁ de ċúrsaiḃ cirt agus córa.*

*Seo í an ċaint a rinne Seon ionnraic Ruiséal, tiġearna, an 3º lá xx den Bealtaine:

"Ní raiḃ aon súil agam dar go dearḃta go ndéarfaiḋe go raḃamar leiṫleasaċ ná naċ leigfeaḋ sinn do na Catoilicíġiḃ

Ṡroiċ an óráid iongnaic sin Baile Áṫa Cliaṫ an lá céadna a raiḃ dliġeadóirí an Riaġaltais ag toġaḋ an ċoiste go leiṫleasaċ le mise a ṫliġean, agus a leiṫéid sin de toġaḋ leiṫleasaċ níor tugaḋ riaṁ ar ċoiste—aon fear a ḃí ina Ċatoiliceaċ níor leigeaḋ ar an gcoiste é; ná aon Ṗrotestún, mara raiḃ fios go raiḃ sé ina náṁaid agam; toġaḋ go míċeart mí-ċotrom agus go follusaċ é, agus rinneaḋ leiṫsgéal bréige den dliġe agus den ċeart do-ċum náṁad politiceaċ a ḋian-sgrios. Oiread agus aon Ċatoiliceaċ aṁáin níor fágaḋ ar ndóiġ ar an leiṫsgéal sin de ċoisde, ná aon Ṗrotestún mara raiḃ fios go maiṫ é ḃeiṫ fabaraċ do ṁuinntir an Ċaisleáin agus náṁadaċ do na daoiniḃ.

Dó nó trí laeṫeanta tar éis an ḟroṁṫa magaiḋ a ṫaḃairt orm (do réir mar léiġeas ins na páipéaraiḃ) d'ḟiafruiġ mac Uí Eoċaḋa den tSeon Ruiséal céadna, tiġearna, an aṁlaiḋ nár leigeaḋ aon Ċatoiliceaċ ar na coistiḃ ḃí ar an triúr againn. D'ḟreagair sé gá ráḋ, cuid an Ḃrianaiġ ḋe agus ṁic Uí Ṁeaċair, naċ raiḃ aon ḃaint ag creideaṁ ná ag politiceaċt le toġaḋ na gcoistí; "aċt," ar seisean, "maidir leis an Misteálaċ,

ḃeiṫ ar na coisdiḃ. An ḃaramail ċéadna ḃí agam sa mbliaḋain 1844 is í tá agam fós .i. nár ċeart ná cóir an rud é gan leigean do Ċatoiliciġiḃ ḃeiṫ ar na coistiḃ, ó ṫárla go mba Catoiliciġ iad, sé sin mara mbeidís sa gCumann Repeal nó mara mbeaḋ iomċur faoḃaraċ feargaċ de ċáil orṫa is-na cumannaiḃ sin. Ní raiḃ aon súil agam dá ḃríġ sin go gcuirfiḋe a leiṫéid seo de rud n-ar leiṫ; aċt mar sin féin ċoṁ túisge agus ċualas ó mo ċaraid uasal an fear ionaid go raiḃ dliġe ḋá ċur ar na daoiniḃ seo, agus coir i n-aġaiḋ an stáit ḋá ċur ina leiṫ, sgríoḃas ċuige ar na toirt ḋá ráḋ go raiḃ súil agam naċ mbeaḋ aon áḋḃar casaoide fa'n gcaoi a dtoġfaiḋe coistí; mar mo ċuid-se ḋe, b'ḟearr liom go saorfaiḋe na daoine sin ná go ndaorfaiḋe iad tré éagcóir. (Gárṫa.) Agus deirim arís é, cibe rud a rinne daoine eile, ná cibé éagcóir a rinneadar, ná cibé cúrsaí politic-eaċa a rinneadar de ċúrsaiḃ cirt, deirim naċ ndéanfaiḋ an riaġaltas aiṫris ar biṫ ar ḋaoiniḃ a rinne gníoṁarṫaiḃ den tsórt sin."

níl aon ṁíniuġaḋ le tabairt agam fa n-a ḟromaḋ-san.”

Le sgéal gearr a ḋéanaṁ ḋe, ḃí sé riaċtanaċ mé ḋíbirt i bfaḋ ó ḃaile agus ó Éirinn, ar ṁaiṫe le “ deag-ḃéascna,” agus ar ṁaiṫe le Dliġe agus Órd na Breataine, agus m’oifig agus mo ḋeis clóḋa a ṫabairt i seilḃ na Ríoġna. Sean-Riobard uasal Mac Giolla Ṡómais, a rinne cúis na gcimeaḋ a pléiḋe sa gcúirt an lá sin, dá mbeaḋ urlaḃra ó neaṁ aige ní ḃeaḋ a ḃeag ná a ṁór ḋe ṁaiṫ ḋó ann. Ṫáinig an t-órduġaḋ ó’n gCaisleán mé a ċionntuġaḋ, agus a ṫabairt ḋe ḃreiṫ orm mé a ċur anonn ar feaḋ ċeiṫre ḃliaḋna ḋéag, agus rinneaḋ sin.

Ḃí na Cumann i mBaile Áṫa Cliaṫ dian-ċoruiġṫe agus faoḃar orṫa, mar ḃaiṫriseaḋ ḋom, agus furṁór na ndaoine a ḃí ionnta ba hé a mbaraṁail dá mbaḋ leo coiṁéirġe ċor ar biṫ go mba hé sin a dtráṫ .i. ar ṡráideannaiḃ Áṫa Cliaṫ, ar mbeiṫ ḋom ’ga mo ṫabairt amaċ le cur tar sáile. Ḃí an ḃaraṁail ċéadna agam féin, ní ṫuigim gur cóir ḋom a ċeilt, agus páipéar a tugaḋ ċugam sa gcarcair sa nGeata Nua ag cur i n-agaiḋ mo ḟaoraḋ le láiṁ láidir, d’eitiġ mé m’ainm a ċur leis. Dá leigeaḋ caṫruiġṫeoirí Áṫa Cliaṫ aon Ġaeḋeal a ċur ar bórd long príosúnaċ agus an ċaoi a raiḃ an cás, ċreideas nár ḃaoġal do luċt Riaġaltais na Breataine iad ’na ḋiaiḋ sin, is cuma cé’n fearg a ḃeaḋ orṫa ná cé’n gráḋ ḃeaḋ aca dá dtír. Ḃí tuilleaḋ de mo ċompánaċaiḃ coṁ-ċumannta a raiḃ a ṁalairt de ḃaraṁail aca ; ċuireadar foiġid i luċt na gCumann ; ġealladar éirġe amaċ sa ḃfoġṁar (rud a rinneadar ċoṁ maiṫ agus ḃí ionnta) : d’ḟágadar slán agam go dubrónaċ go leor, agus nuair a ṫáinig a n-am ċuiġe ṫángadar ag triall ’mo ḋiaiḋ ag maruiḋeaċt timċeall na cruinne.

Níor ċinneadar ar an gcoṁairle ċeart, agus creidim go dionġbálta gur ċaill sin an lá orṫa. Aċt ní mór liom a aḋṁuġaḋ go raḃadar misneaṁail, agus go raiḃ fúṫa a ḃeiṫ dílis.

Ní fuláir liom an méid sin, dar liom, a aiṫris go ndéanaḋ sé Díonḃrollaċ don ċunntas laeṫeaṁail a ḃí im' ċró agam. Neiṫe atá ina ċuiṁne ag an gcine aonraic is feileaṁnaċ an reaṁráḋ dóiḃ stair ċoitċeann a náisiúin; agus is aṁlaiḋ d'éirig sé dom-sa beiṫ 'mo ṗriosúnaċ go díreaċ dualgasaċ de ḃarr an sgéil dubrónaiġ atá innisġṫe annso go haṫċumair agam, agus d'éirig dom fós a beiṫ ag sgríobaḋ agus ag iomráḋaḋ i gcró uaigniġ ar feaḋ na míos. "Míniġeann stair na hÉireann mo ċoir," ar mac Uí Ṁeaċair i gCluain Meala leis na breiṫeaṁnaiḃ éagcóraċa, "agus deanann sí cóir dí." Ní ṫéiġeann duine go mórḋálaċ ċun na croiċe, ná ní ṫéiġeann sé go neaṁ-eaglaċ ċun an ḃáis atá ceapṫa don té ġníos coir i n-aġaiḋ an stáit, ná fós ní ṫéiġeann sé isteaċ i long ṗriosúnaċ agus a ċeann san aer, agus é ag tabairt dubṡlán a náṁad gan áḋḃar maiṫ a beiṫ aige leis. Dá "óige" dá mbíḋ duine, nó dá "díoṁaoiniġ" dá mbíḋ sé ní ḋéanfaiḋ sé a leiṫéid sin tré ṁacnas óige ná as corp díoṁaoinis.

Tá daoine ann agus míneoċaiḋ mo reaṁráḋ dóiḃ an díoġras, an spiorad, agus an fonn a ṫug do ḃeagán Gaeḋeal a ḋul ina leiṫéid de contaḃairt agus peannaidí ċoṁ géar sin a ṫarraing orṫa féin, ar son an t-aon-ḟaill sin ḟaġáil ar a gcoṁ-Ġaeḋil a ḋúisiuġaḋ, agus ar ḟúil, cé go rabadar fa anforlann agus fa táir, ar ḟúil agus go seasaidís go fearaṁail i n-aġaiḋ a náṁad a ḃí glic géar dóġrainneaċ.

Míneoċaiḋ sé ina ṫeannta sin níḋ atá sátaċ soiléir san Irisleaḃar .i. an spiorad doċlaoiḋte agus an rún daingean a d'ḟan ionam coiṁéirġe i n-aġaiḋ an náṁad; agus ina ċeann sin ḃéarfaiḋ sé le tuisgint naċ dtigim le furṁór an ċine daonna, aċt go ndearḃaim nár cuireaḋ mo ṫír ḋúṫċais fa ċois ar fad fós, ná den ḋul so féin. Níor ċruṫuiġ Dia an doṁan le Sasanaiġ beiṫ dá ḋéanaṁ síbialta, ná dá feaḃsuġaḋ, ná dá alpaḋ; má tá tú i n-íoċtar ní hionann sin agus a ráḋ go ḃfuil

an éagcóir agat; ní hé Dia na bflaiṫeas dia na Breataine, ná níl sé de ḋualgas orainn géilleaḋ do ḋligṫiḃ na Breataine, mar tá de ḋualgas orainn géilleaḋ do ḋligṫiḃ doṫuigṫe Dé.

# An I° Caibidil.

Bealtaine 27°, 1848.—Fuaduiġeaḋ mise .i. Seán Mistéal, tuairim an 4 a ċloġ ard-tráṫnóna, agus sguabaḋ ar siuḃal i ngeiṁeal mé ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ agus mé daorṫa mar "ṁéirleaċ."

Ḃí mé tar éis coicidis a ċaiṫeaṁ sa bpríosún sa nGeata Nua. Rinneaḋ mé a ṫroṁaḋ do réir ċosaṁlaċt i bfiaḋnuise ḋá réag de ċoisteoiriḃ coitċeann an Ċaisleáin, sgoilteaḋ a lán de ḃaoṫ-ċaint an dliġe, agus annsin "daoraḋ" mé (ċoṁ maiṫ agus dá mbeaḋ dliġe, ná ord, ná riaġaltas, ná ceart i nÉirinn). Ḃarún de ṗór ársaiḋ corcra Ḃrunsuic .i. Lefroy, a ṫug an ḃreiṫ orm, agus ní ḋearna sé aon ḟonoṁaid de .i. mé ċur i bpríosún tar sáile ar feaḋ ċeiṫre bliaḋna déag. D'ḟillear ar ais go dtí mo ṡeomra sa bpríosún, agus d'ḟágaiḃ mé slán ag mo ṁnaoi agus ag mo ḋá ḃuaċaill ḃeaga ḃoċta. Cúpla noiméad tar éis iad imṫeaċt uaim ṫáinig an coiṁéaduiḋe príosúin ċugam, agus culaiḋ ġlas de ġarḃ-éadaċ ina láiṁ leis. Cuir-fiḋ tú ort iad seo, ar seisean, ar an toirt. Ċuirear orm iad ar an toirt. Ṫáinig an glór ó ċeann an staiḋre. Fágtar a ċuid éadaiġ féin air, ag imṫeaċt dó. Duḃraḋ liom mo ċuid éadaiġ féin a ċur orm arís. Ċuirear. D'ḟiafruiġear cá raiḃ mé le tabairt. Ní ḟéadfainn a ráḋ, ar an fear. Déan deaḃaḋ. Ḃí mála siuḃail liom sa seomra agus roinnt éadaiġ ann;

d'ḟiafruiġeas an dtiuḃrainn liom é. Ní ṫiuḃrair; ḋéan deaḃaḋ. Tá mé fá réir mar sin, agus leanas dó síos na staiḋrí.

Ḃí roinnt constáblaí agus coiṁéadaiḋṫe príosúin sa gcúirt beag ar a ḋul amaċ dúinn. Ḃí dá ġeiṁeal iarainn ina láiṁ ag duine aca, agus deifir an doṁain orṫa, ḟaoilfeá, ċoṁ maiṫ agus dá mbeaḋ rud táb-aċtaċ éigin le déanaṁ, agus é ar a ċailleaḋ. Aċt níor ġábaḋ dóiḃ aon deifir a ḃeiṫ orṫa, ḃeaḋ sé ċoṁ maiṫ dóiḃ a ngnóṫa a ḋéanaṁ mar is gnáṫ leo .i. go rigin, réiḋ, neaṁṡuimeaṁail, go gruamḋa aċt go stáideaṁail.

Dubraḋ liom mo ċos a ċur suas ar ḟuiḋeaċán cloiċe ḃí leis an mballa, gur ċuir constábla ceann de na boltaiḃ i ḃfastóḋ ar ċaol mo ċoise. Ḃí an oir-eaḋ sin de ḋeifir dá ċur ag an muinntir eile leis an gconstábla naċ dtug sé uain dó féin aċt a ráḋ: Seo, beir ar an gceann eile so in do láiṁ agus siuḃail uait. Rugas, agus ṫóig mé suas an slaḃra a raiḃ na boltaí ar a dá ċeann, sa gcaoi naċ mbéinn dá tarr-aing 'mo ḋiaiḋ ar an talaṁ. Lean mé dóiḃ amaċ póirse an ṗríosúin (áit i raiḃ roinnt ṁaiṫ daoine cruinn nó go ḃfeicidís an "dliġe" ag baint a ḟásaṁ amaċ) amaċ go dtí an dorus amuiġ. D'ḟanas nóim-éidín 'mo ṡeasaṁ ar ċéim ag béal an doruis agus ḋearcas ṫart timċeall orm: ḃí carbad duḃ na bpríosúnaċ os mo ċoṁair, agus sluaġ láidir de ṗílears na caṫraċ ar gaċ aon taoḃ den tsráid; ḃí plód mór daoine taoḃ amuiġ díoḃ agus iad go duairc. Ní raiḃ focal asta. Ḃí dreamanna den ṁarcsluaġ 'na seasaṁ feistiġṫe ag béal na sráide. Ṡiuḃail mé síos an staiḋre beag agus tar éis a raiḃ

de ḋaoiniḃ cruinn ann ní ḋearnaḋ aon torann aċt a ndearna mo ṡlaḃra féin. Ar an toirt 's a ndeaċas isteaċ sa gcarbad dúneaḋ an doras de ṫuairt. Ġáir duine éigin amaċ: Go dtí an Calaḋ Ṫuaiḋ, agus ní túisge duḃraḋ sin, ná bain na capaill as sna cosa i n-áirde. Ċruinniġ an marcsluaġ 'na ḃfál ṫart timċeall orainn, roṁainn amaċ agus 'n-ar ndiaiḋ agus ar gaċ aon taoḃ ḋínn, agus ġreadamar linn go dtí an Calaḋ Ṫuaiḋ, aċt ní hé an bealaċ aiṫġiorra ná an gnáṫ-ḃealaċ a ċuaḋmar. Ḃí an carbad lán de ċonstáblaiḃ. Beirt aca a raiḃ gnáṫ-ċultaċa caṫruiġṫeoirí orṫa, ṡuiḋeadar duine ar mo láiṁ ḋeis agus duine ar mo láiṁ ċlé. Ḃí piostal ina láiṁ ag fear aca agus urċar ann, is cosṁail go raḃas fa n-a gcúram-san go sonnraḋaċ. Ṫiomáineamar anuas an Bóṫar Cruinn Ṫuaiḋ go deireaċ, agus ba léar ḋom fa ḋeireaḋ go raḃamar ag tarraing ar an aḃainn. Ṡeas an carbad go hobann agus seolaḋ amaċ mé go dtí balla na céiḃe. Ḃí fál saiġdiúirí ar gaċ taoḃ ḋíom agus na claiṁḋṫe noċt-uiġṫe ina láṁaiḃ aca. Ḃí galtán an Rialtais ar ancoire san aḃainn .i. an *Shearwater*, agus í fa réir le n-imṫeaċt, agus báḋ beag a ḃain le long ṁór cog-aiḋ, istiġ le balla, agus í lán de ḋaoiniḃ, agus iad-san lán-ḟeistiġṫe i n-arm. Ċuaiḋ mé síos an dréimire agus ba deacair ḋom é ag an slaḃra, ṡuiḋeas i ndeir-eaḋ an báid le hais oifigeaċ maraiḋeaċta, agus ṫug ḋá ḃuille ḋéag iomraḋ go dtí an galtán sinn. Ḃí roinnt ṁaiṫ daoine ag breaṫnuġaḋ orainn ón gcalaḋ, agus ó ḋó nó trí longa a ḃí i n-aice linn. Ní raiḃ focal asta, aċt aon ḟear aṁáin aduḃairt: Go ngnoṫ-uiġiḋ Dia ḋuit. D'ḟuagair oifigeaċ pílears go fiaḋáin air gan aon aċrann a ṫarraing, ar ṁaiṫe leis féin.

Ċoṁ túirse agus ṫángamar ar bórd, an t-oifigeaċ a ḃí 'mo ċionn ṫug sé síos go seomra na luinge mé, duḃairt sé an slaḃra a ḃaint díom, agus fíon agus uisge a ṫaḃairt ċugainn, agus ṫosuiġ sé ag caint. Ba fear íseal é, gruaig ḋuḃ air agus é tuairim agus cúig bliaḋna is dá ḟiċid d'aois, nó mar sin. D'innis sé ḋom go raḃar le taḃairt go hOileán Árda Neiṁiḋ i dtosaċ, oileán é sin atá i gCuan Ċorcaiġe agus príosún air, aċt naċ raiḃ seisean ag dul ṫar Ḋún Laoġaire liom, an áit i raiḃ a long féin. Long gaile arḃ ainm di an *Dragon* a long, agus an Caiptín de Hál a ainm féin. Is dóiġ liom, ar seisean, go gcualais fa'n mí-ḟortún a d'éiriġ don Nemesis. Is tusa mar sin, arsa mise, an Caiptín de Hál a ḃí sa tSín le goirid, agus sgríoḃ tú leaḃar. Duḃairt sé go mba hé, agus do réir ċosaṁlaċt ḃí sé sásta go maiṫ leis féin, agus dá mbeaḋ an leaḃar aige an tráṫ sin ḃronnfaḋ sé orm é agus fáilte. Ṡaoilfeá annsin go dtáinig faitċeas air go gceappainn go mba hé Caiptín Basil de Hál é, agus d'innis sé ḋom nárḃ é Caiptín Basil de Hál é go ḃfuair seisean bás. Aċt cé nárḃ é Basil de Hál é, ṡeol sé agus é na ġearr-ḃoḋaċ ar aon luing .i. an *Lyra*, le Basil de Hál. Is dóiġ liom, ar seisean, gur léiġis a leaḃar i dtaoḃ an turas mara ṫug sé ar Insiḃ Loo Choo. Duḃras gur léiġeas agus leaḃar eile leis a ṫaitniġ liom níos fearr go mór ná an leaḃar sin .i. Cúntas i dtaoḃ na hÉirġe Amaċ i Chili agus i bPeru, agus i dtaoḃ an laoiċ áluinn úd San Máirtín. Ḃain sin gáiriḋe as an gCaiptín de Hál. Éirġṫe amaċ a ḃíos ag síor-riṫ tré do ċeann, ar seisean. Seaḋ, go fír-ṁinic, bunáilte i gcoṁnuiḋe. Is contaḃairteaċ an obair í, an éirġe

amaċ céadna, agus d'ḟreagair mé dó: d'ḟéadfá-sa sin a ráḋ. Ḃíomar i n-aice na céiḃe i nDún Laoġaire faoi seo. D'ḟéaċ mo ċara ar a uaireadóir agus duḃairt go mbeaḋ sé i n-am fós ag an dinnéar; agus go raiḃ sé le ḃeiṫ ar dinnéar leis an ḃfear ionaid. Ḃí sé sa bPáirc ar maidin an áit i raiḃ an t-arm dá dtaisbeánaḋ féin agus tugaḋ órduġaḋ dó go hobann imṫeaċt agus mise a ṫionnlacan ón *Dragon*, é féin agus foireann báid. Duḃairt sé go raiḃ aiṫṁéal air go raiḃ air a leiṫéid de ṡeirḃís a ḋéanaṁ, agus gur hinnsiġeaḋ dó, rud a ċreid sé, go mba fear maiṫ é m'aṫair. Ṫugas freagra éigin air. Ṫug sé cuireaḋ dom a ḋul ar bórd leis. Ḃí foireann báid ag ullṁuġaḋ báid agus iad gléasta i gcultaċaiḃ máirnéalaċ agus airm aca. An coṁ-ṁáirnéalaiġ iad so? arsa mise, agus díriġeas mo ṁéar ċuca. D'ḟéaċ sé go haisteaċ orm, agus rinne meanga beag gáire. Maiseaḋ seaḋ, ar seisean, is máirnéalaiġ iad. Ċuir sé iongnaḋ air a ġéire agus ḃí mé agus máirnéalaiġ aiṫneaċtáil, agus gan cultaċa airm orta, aċt is aṁlaiḋ ċuireas an ċeist air gan cuiṁniuġaḋ orm féin ná gan fios agam cérḃ iad. Aċt, ar sé, go mear, máirnéalaiġ ár saiġdiúirí mara ar fad. Is dóiġ liom é, arsa mise.

D'ḟágaiḃ Caiptín de Hál .i. caiptín an *Dragon*, slán agam annsin agus duḃairt sé ag imṫeaċt dó go mbeaḋ sé d'uain aige é féin a ġléas fa ċoṁair an dinnéir. Ċuireas beannaċt leis agus d'imṫiġ sé go dtí n-a long. Ċeap sé gan aiṁreas go mba iongantaċ ciúin an duine mé; aċt is ag Dia atá fios an croiḋe. Ḃí cnap mór in mo sgórnaċ an fad is ḃí an giob geab cainte sin ar siuḃal eadrainn, agus b'ḟada

fada uaim a ḃeiṫ ag cuiṁniuġaḋ ar Peru ná ar Loo Choo aċt an oireaḋ. Is uaigneaċ an teaċ atá i nÁṫ Cliaṫ, ag Droiċead Ċlármont anoċt—ṫáinig mo ṁáṫair agus mo ḋeirḃḟiuraċa anios nó go ḃfeicidís mé (an t-aṁarc deireaḋ ġeaḃaidís orm mara mbeaḋ aon teaċt as agam)—agus ḃí cúigear páirtí beaga ann a raiḃ cion mór agam orṫa, agus gan ceaċtar aca san aois go dtuigfidís an buille caillte buaileaḋ indiu orṫa, agus ṫar gaċ duine, ṫar gaċ uile ḋuine, mo ḃean.

Céard a ḋéanfas siad? nó céard éireoċas dóiḃ? Is dóiġ go ḃfuil seilḃ faoi seo ag foġluiḋṫiḃ an Riaġaltais ar m'oifig agus ar mo ṗáipéar nuaiḋeaċt, ar mo ċló agus ar mo leaḃraiḃ agus ar a raiḃ agam. Agus caiṫfiḋ siad an "coṁarṫa meara" a ġlacaḋ, rud a ḃfuil an dearg-ġráin agam air. Agus naċ raiḃ ḟios agam sin? Agus tar éis fios a ḃeiṫ agam air naċ ndeaċas sa gcontaḃairt? Ċuaḋas, agus is maiṫ a rinne mé é. Ba ṁór an t-uaṫḃás a raiḃ ar a ċailleaḋ agam go cinnte, aċt ba ṁór í an cúis agus ba ṁór é an riaċtanas. Agus rud eile ḋe, gaċ ar ċuireas ar a ċailleaḋ ní ḃéiḋ sé gan toraḋ a ṫaḃairt. Agus tá ḟios agam naċ mbéiḋ aon easbaiḋ ar mo ṁnaoi, ná ar mo ṗáirtiḃ. An té ġníos soláṫar d'éan óg an ḟéiċ duiḃ—agus cuireann sin i gcuiṁne dom gur fearr a beaṫuiġeatar an fiaċ duḃ óg féin i nÉirinn le bliaḋantaiḃ gearra anuas agus éanlaiṫ naċ é a d'íosaḋ feoil loḃṫa, ná an Críostuiġe.

Agus 'na ḋiaiḋ sin 's uile cad 'na ṫaoḃ an ḟulang sin? Cé'n ċiall a raiḃ sé riaċtanaċ? Cé'n soċar a ḃeaḋ dom ann dá mbeaḋ an ḃuaiḋ féin agam ar Riaġaltas an náṁad? Agus mara mbuaḋoċainn cé'n soċar a ḃeaḋ ann dom? Céard tá dá ḃarr agam?

Ceisteanna iad sin naċ mór ḋom a ċur agus a ḟreagairt anoċt, agus gurab é seo (b'éidir) an lá deireaḋ a ḃfeicfinn mé féin saor arís le mo ṡaoġal. Tá caṫair Áṫa Cliaṫ ar ar gcúlaiḃ anois, agus an cuan, agus na tiġṫe áille coṁnuiḋe le n-a n-ais, aċt daorċlanna gearánaċa atá sa gcaṫair agus claḋairí galánta ins na tiġṫiḃ. Tá an ġrian ag dul faoi taoḃ ṫall de ḃeannaiḃ gorma Ċille Mantáin agus sinn ag seolaḋ ṫar Ċeann Ḃrí, an áit a gclaonann na cnuic anuas go fada réiḋ óna Craoiseaċa Órḋa, an áit a dtagann an aḃa anuas Gleann Ṡeanaganaiġ ina sruṫ gleorḋa glas-uisge go fairrge. Agus mise i n-úr-ṫosaċ m'aistir, ag imṫeaċt roṁam go réigiúin uaṫḃásaċa, anaiṫniḋ éigin. Agus b'éidir arís go deo, arís go deo na ndeor, oċ, a Éire, a ṁáṫair agus a ḃain-ríoġan, gan súil b'éidir a leagan ar ġleann, ar ċnoc, ná ar ṡruṫ ṡéiseaċ dá ḃfuil ar t'ṡuaid. Agus cé'n fáṫ? Céard tá dá ḃarr?

Cuirfiḋ mé síos annso cé'n fáṫ:

Sa gcéad áit, ḃí mé leis an "Riaġaltas" eolgaċ dá ngoirṫear an Whig Government, ag síor-ḃagairt orṫa, ag taḃairt a ndúbḟlán, agus ag aiṫis orṫa, ḃíos ag dul dóiḃ i gcruṫ is go mbeaḋ ḟios ag gaċ uile ḋuine céard do ḃí mé a ḋéanaṁ, nó gur ċuireas d'ḟiaċaiḃ orṫa coirte claon a ṫoġaḋ go puibliḋe, go follusaċ, agus go haireaċ, ionnus go mbuailfidís aon ḟear aṁáin, agus dá ḃríġ sin ċuireas d'ḟiaċaiḃ orṫa a ċruṫuġaḋ naċ ḃfuil réim reaċta ar biṫ i nÉirinn; naċ do réir Dliġe atá an "Riaġaltas" ag imṫeaċt aċt d'aindeoin an dliġe; naċ ḃfuil ins na coirtiḃ a ndéantar daoine a ḟroṁaḋ os a gcoṁair aċt coirtí magaiḋ; agus nuair adeir na Whigs go

ḃfuil fúta na daoine a riaġluġaḋ go ceart, cneasta, cáirdeaṁail, i nÉirinn, gur bréagaiġe iad ná Aṫair na mBréag féin.

☞ Ní leoṁaidís mé a ḟroṁaḋ go coṫrom os coṁair coṁḋaoine mo ṫíre. Dá mbuailtí iad sa ḃfroṁaḋ sin d'ḟéadfainn leanaṁaint dóiḃ nó go mbeidís buailte amaċ 's amaċ. Ba gearr go dtaisbeánainn d'ḟearaiḃ Fáil cé'n ċaoi a ḃféadfaí poll a ḋéanaṁ tré n-a ndliġṫe, agus ní hé aṁáin aċt praiseaċ a ḋéanaṁ díoḃ féin is dá ndliġṫiḃ.

Sa dara háit.—Ó ṫaisbeánas naċ raiḃ Dliġe ná Reaċt le faġáil againn, ḃeaḋ súil ag duine go gcuirfeaḋ sin deireaḋ le brostuġaḋ dlisteanaċ, agus go gcuirfeaḋ sé náire ar ḋaoiniḃ labairt arís ar ċuṁaċta ṁórálta .i. do réir mar ṫuig Doṁnall Ó Conaill an ċuṁaċta ṁórálta. Agus ó ṫárla gan an mearḃall sin ar ḋaoiniḃ níos fuide, b'éidir go dtuigfeaḋ coṁḋaoine mo ṫíre an ḟírinne, agus seo í an ḟírinne ġlan .i. naċ ḃfuil aon leiġeas ar an díoġḃáil atá dá ḋéanaṁ d'Éirinn, dá ḋéanaṁ dá muirġineaċaiḃ, naċ ḃfuil leiġeas ar an gclaonrún, ar na claon-ċoirtiḃ, ná ar an díbirt a ḋéantar ar Ġaeḋealaiḃ as a dtiġṫiḃ aċt an t-aon lán-leiġeas aṁáin, agus sin é claiḋeaṁ an dá ḟaoḃar.

☞ Ċoṁ cinnte is tá Dia ṫuas sin í an ḟírinne. Ċuireas m'anam agus mo ċorp gurab í an ḟírinne í, agus cibé cad a ṫiocfas as béiḋ mé gaḃṫa leis. Má ċuiṁniġeann duine go raiḃ Doṁnall Ó Conaill agus na sagairt dá ḟiċid bliaḋain dá ḋingeaḋ isteaċ i gceann na ndaoine go mbaḋ ċóir an réiteaċ a ġlacaḋ, agus gan aon ḟuil a ḋórtaḋ, aċt géilleaḋ don dliġe (agus b'ionann sin agus a adṁuġaḋ go raiḃ riaġaltas

ann agus go mbaḋ dliġe dlisteanaċ é an dliġe a táinig ó Londain, agus ba ṡin bréag a rinne an dearg-ṫubairte), tuigfiḋ sé a ḋeacraċt is ḃí sé don ḟírinne sin aon ċeann ar aġaiḋ a ḋéanaṁ, agus fós tuig-fiḋear a riaċtanaiġe is ḃí sé an teagasg sin a ṁúnaḋ ós árd, agus an riaḃrán seafóideaċ a ċur i leaṫ taoḃ.

An tríoṁaḋ cás de.—Tá sé cruṫuiġṫe do Ċatoiliciġiḃ na hÉireann agam naċ ḃfuil siad saor fós, tar éis a raiḃ de ṁórḋáil orṫa mar ġeall ar an toġaḋ i gconndae an Ċláir; ná naċ leigtear dóiḃ a ḃeiṫ ar ċoirte ċoitċeann i gcúirt ṗuiblíḋe ar biṫ; go gcurtar an toirmeasg sin orṫa i n-aon tusas, agus go maoitéiseaċ; sé sin le ráḋ, ní caṫruiġṫeoirí iad ina dtír féin, sé sin le ráḋ, is daorċlann iad, mar níl an dara hainm ann le taḃairt orṫa. Riaġluġaḋ le láṁ láidir atá orṫa anois mar ḃí riaṁ; agus má ḟanann siad uṁal don riaġluġaḋ fanaḋ, agus ag an diaḃal go raiḃ siad!

☞ Níl ḟios agam céard a ḋéanfas siad nuair a ċuirfear an ceaċt sin i n-iul dóiḃ. Tá ḟios agam ar a ṡon sin céard ba ċóir dóiḃ a ḋéanaṁ. Ḃreiṫeaṁain, dliġeadóirí conganta, giúistíseaċa agus a leiṫéidí sin atá 'na gCatoiliciġiḃ, baḋ ċóir dóiḃ a bportaí a taḃairt suas; constáblaí atá 'na gCatoiliciġiḃ, baḋ ċóir dóiḃ na casógaí a ċaiteaṁ díoḃ, mar is náireaċ na casógaí dóiḃ iad; saiġdiúirí atá 'na gCatoiliciġiḃ, baḋ ċóir dóiḃ an t-arm a ṫréigsint; le sgéal gearr a ḋéanaṁ de, ċaiṫfiḋís-sean a ḃeiṫ 'na gcaṫruiġṫeoiriḃ ina dtír féin, sin nó praiseaċ a ḋéanaṁ de ġnáṫ-iṁṫeaċtaiḃ na ndaoine. Aċt fa láṫair sé a ṁalairt sin go léir a ḋéanfas siad. Is diomḃaċ a ḃéas Catoiliciġ mearaṁla an Ċaisleán díom fa taisbeánaḋ

ċoṁ follusaċ sin gur daoine truailliġte iad. Saoil-eann siad-san go ḃfuil siad sáṫaċ saor, agus béar-faiḋ siad mallaċt a nḋéiṫe ḋom, má tá a leiṫéidí aca. A Ḋia láidir! cár imṫiġ croiḋe mór an taoisiġ agus an tanuirte uainn? Naċ hé calamaċt agus croḋaċt Uí Ċonċuḃair agus calmaċt agus croḋaċt Uí Ḋoṁnaill Ruaiḋ atá ar iarraiḋ! Agus an é seo an cine is stáideaṁla ḃí ar ḟliocṫ Síol Ċaucasius agus é 'na ġorta orṫa anois, iad fa ṫarcuisne, agus fa ṁoġsaine?

Aċt tá Catoilicíġ óga ag éirġe suas—seaḋ agus iad imeasg na gCatoiliceaċ atá sa gCaisleán, tá súil agam, agus náireoċaiḋ siad a n-aiṫreaċa, aċt buḋ cliú ḋá seaċt sinnsear iad.

Sa gceaṫraṁa áit.—Ní stadfaiḋ an obair anois. Rinnear cinnteaċt ḋe seo .i. go mbéiḋ an t-aċrann atá idir na Gaeḋil agus an riaġaltas Carthagineaċ níos treise agus níos tréine feasta ná ḃí sé riaṁ; ag dul i mí-ṡástuiḋeaċt a ḃéas na daoine; ní ṡeolfaiḋ Nice, Ḃainríoġan Ċarthagin, anall go hÉirinn ina long pléisiúir an samraḋ so .i. 1848, mar do ḋeonaiḋ sí a ḋéanaṁ;* cinnfiḋ sé ar gaċ uile riaġaltas Carthagin-eaċ dá ḃfuil ann na Gaeḋil a riaġluġaḋ; agus fa ḋeireaḋ is fa ḋeoiḋ is aṁlaiḋ ḃéas Gaeḋil agus iad ag iarraiḋ Riaġaltas Puiblíḋeaċta (nó Republic) a ċur ar bun.†

* Aċt do ṫáinig an Ḃainríoġan anall an ḃliaḋain dár gcionn, mar ḃí fúiṫi a ḋéanaṁ, agus ḃí na Gaeḋil ċoṁ tútaċ agus gur uṁluiġeadar sa laṫaiġ i gcoṁartuiḋeaċt a ndílseaċt bréige ḋi. Is náireaċ le n-aiṫris é, aċt cé gur náireaċ is fíor é.—S. M.

† Gaċ uile smuaine, agus gaċ uile ḃaraṁail, dár sgríoḃas, i dtosaċ má's tarraingreaċt nó eile iad d'ḟágas aṁlaiḋ iad. Seasfaiḋ mé ar an ḃfocal céadna fós, cé go ḃfuil ḟios agam go nḋéarfaiḋ daoine gur ḃréagnuiġ gníoṁarṫa eile 'na ḋiaiḋ sin mé. Ċífimíd go mbéiḋ gníoṁarṫa eile ann na ḋiaiḋ sin arís agus gur ḃréagnuiġeadar-san iad-san. Is ionann diúltaḋ a neaṁ-ḋéanaṁ agus posaid a ḋearḃuġaḋ.—S. M.

Má rinneas-sa na gníoṁarṫa sin, nó má ċuidiġeas le n-a ndéanaṁ, nó má b'ḟiú tada mo ċongnaṁ doċum na ngníoṁarṫa sin a ċur ċun tosaiġ, agus maran saint a ḃí ga mo ḃrostuġaḋ, nó amplaċt, nó mórdáil, naċ ndéarfaḋ mé gur maiṫ a rinneas é? Naċ aṁlaiḋ is teanntásaiġe mé ar an aistear eistreánaċ atá róṁam, seaḋ agus ṅaċ aṁlaiḋ is éadtruime luiġeas mo ġeiṁeal orm, go naċ mbéiḋ ann agam aċt mar ḃeaḋ fleasg bláṫa? Ní móide go mbeaḋ ḟios agam goidé mar tá an cluiċe mór dá imirt; ná ní móide go sroiċfeaḋ na páipéir nuaiḋeaċta mé. B'éidir go ḃfuiġfiḋe soċar na hoibre go luaṫ, agus níos obainne ná mar ḃí aon ċeapaḋ agam, nó cá ḃfios naċ millfeaḋ amadán an cás, nó naċ ndíolfaḋ luċt braiṫ é agus go mairfeaḋ sin tamall? Maidir liom féin (aċt is beag an ḃríġ sin) b'éidir go ndéarfaiḋe go raiḃ gráḋ do mo ṫír agam, agus go dtiubraiḋe mairtír orm—go ḃfortuiġiḋ Dia orm—nó b'éidir gurab é a ṁalairt de sgéal a ḃeaḋ ann, agus go mbeaḋ sé aca ar fud na sráideann, agus mar ṡeanḟocal naċ raiḃ ionam aċt amadán; nó cá ḃfios nac ndéanfaiḋe dearmad díom fa ċeann míosa. Agus mo ċuid-se de, béiḋ mé i ḃfad i gcéin i mball éigin, fa na Réaltḃuiḋntiḃ Ṫeas b'éidir, agus mé ag obair liom ar m'obair príosúin, gan ḟios agam céard táid siad-san a ḋéanaṁ. Naċ mór a ṫiubrainn leiṫ-ḃliadain ó indiu ar ṫuairisg ḟáġáil ón Raġallaċ, nó ón Máirtíneaċ, goidé mar atá ag éirġe leó!

Níl claḋaireaċt ná feallṫaċt ag siubal leis na fearaiḃ is fearr againn, ná níl aon eagla orm go ḃfuil. Is díocasaċ deaġ-labarṫa an fear é mac Uí Ṁeaċair; fear calma i ngníoṁ é agus dá mbeaḋ call

leis, fear a d'ḟulaingeoċaḋ rud go calma. Is truaġ liom naċ smuaineann sé ar a ṡon féin. Fear tréan árd-intinneaċ é an Brianaċ, aċt fear ceanndána, colloideaċ, doċomairleaċ; rugaḋ is tógaḋ ina ḋuine uasal fresin é, agus ó is Gaeḋeal dá ríriḃ é, ní ṫuigeann sé naċ Gaeḋil iad a ċoṁairle, agus ní heaḋ aċt dearg-náiṁde do Ġaeḋealaiḃ. Agus cá ḃfuil an té leoṁfaḋ focal den fírinne a sgríoḃaḋ ná a ċur i gcló? Fanfaiḋ an *Freeman* gan spioraid agus imṫeoċaiḋ sé do réir an dliġe nó go gcaiṫtear an droċaimsir. Béiḋ cruaḋóg ar an *Nation* ag múnláil an dream ar a dtugtar an "party" nó go mbiḋ siad go díreaċ ar an nós a raiḃ an dream Girondist i nÉirġe Amaċ na Fraince. Déanfaiḋ sé fresin idirḋealuġaḋ go haireaċ idir ḋaoine fiaḋáine ḃarra an ċnuic .i. mise agus mo leiṫéid, agus daoine fíor-ṁeasaṁla mar na Lafayette-Lamartinists, agus is beag an ṁaiṫ é a ċur i n-éadan na ngnóṫa táḃaċtaċa atá le déanaṁ i nÉirinn. An Diolúnaċ agus mac Uí Ġormáin, is maiṫ tréan na fir iad, aċt níl siad sáṫaċ fraoċṁar. Aċt tá árd-ṁuiniġin agam as an Raġallaċ agus as an Máirtíneaċ, aċt ar ndóiġ is iad-san an ċéad beirt a ḃéas alpuiġṫe ag arraċtaċ mara Ċarthagin. Beannaċt Dé leo go léir, go dtreoruiġiḋ Sé iad, agus tar gaċ níḋ, go dtuga Sé misneaċ do na daoiniḃ boċta!

Ṫáinig dorċadas ós cionn na fairrge agus sgairt na réalta amaċ, agus sul d'imṫiġeas síos de ḃórd deireaḋ na luinge, an áit a raḃas ag dearcaḋ uaim ón taoḃ den troiṫeaċ a ḃí tugṫa do tír, d'éiriġ ceo trom na hoiḋċe ar Ṡliaḃ Cualann agus d'ḟan sé ann ina ḃrat. Ḃí an dá ċoiṁéaduiḋe le mo ṫaoḃ i gcoṁnuiḋe .i. an dá ċonsabal a raiḃ na cultaċa caṫruiġṫeoirí

orṫa, agus duḃradar liom go raiḃ sé ag éirġe deir-eanaċ agus go raiḃ an tae ullaṁ ṫíos. Ċuadas síos dá ḃríġ sin agus d'ólas tae ar nós na ndáṁ le dá airġeaċ. D'ḟiafruiġeas de mo ḋá ċaraid an raiḃ ḟios aca cá raiḃ ár dtriall. Duḃradar naċ raiḃ ḟios aca fada, aċt go mba dóiġ leo go ḃfágfaiḋe ar Oileán Árda Neiṁiḋ mé; ċeapadar gurab aṁlaiḋ ḋéanfaḋ an Riaġaltas mé ċoinneál annsin tamall, go dtéiġeaḋ na daoine ċun suaiṁnis beagán agus annsin go sgaoilidís bóṫar liom. Maiṫ, maiseaḋ, tá a ṁalairt de ṫuairim agam-sa, a ċáirde na céille bige. Ar ṫalaṁ na hÉireann, ná i ngar dó, ní ḟágfar mé go cinnte. Cá gcuirfear mé mar sin? Tá príosúin i gcríoċaiḃ eile i n-imigéin ag muinntir Ċarthagin: i nGibraltar, i mBermuda, san aigéan Atlantic, ar Insiḃ Nórfólc san aigéan Pacific; agus, ṫairis sin, tá siad ar Oileán na Tasmáine agus i n-ilċríoċaiḃ sa mBreatain Nua Ṫeas; óir ní ṫéiġeann an ġrian faoi i n-aon ċor ar na hiltíorṫaiḃ i ḃfuil daoine atá ag éirġe amaċ i n-aġaiḋ na Breataine. Ní móide go gcaiṫfiḋe ċeiṫre huaire fiċead go mbéinn ag imṫeaċt fá lán-treol ag tarraing ar áit éigin aca sin. Aċt cibé áit i mbéiḋ mo ṗríosún is dóiġ liom go ḃfuil neaṁ ós a ċionn.

Solaṫáraḋ seomra maiṫ dom annso agus ba leor d'ḟear céaċta a ḃeaḋ corṫa d'éis a lae a ḃfuil de ċodlaḋ orm. Beannaċt agat mar sin, a Éire, agus ag a ḃfuil d'aċrann ionnat agus de scríocáil, de ḃollaireaċt, de ḃreallaireaċt agus de ḟíor-ḃaoṫ-ċaint. Beannaċt agaiḃ, a ċáirde, agus fós, a náiṁde. Agus beannaċt agat, a ċaoṁ-ċéile mo ċléiḃ, is tú an ḃaintreaḃaċ anoċt—aċt casfar dá céile fós sinn.

28°.—Ar maidin Dia Doṁnaiġ. Maidin ḃreaġ ġeal, aċt níl aon aṁarc againn ar talaṁ. Fuaireas *United Irishman* an lae indé in mo ṡeomra. Léiġeas a raiḃ ann. Buaċaill, a Ṁáirtíniġ! Fear maiṫ, a ṁic Uí Raġallaiġ! Aċt, a ḃuaċaillí, sloigfear fós siḃ. Tá an "Riaġaltas" ag dul ċun duḃṡláin liḃ anois.

Tugaḋ cuireaḋ ċun bíḋ ḋom leis na hoifigeaċaiḃ agus leis na leaġaiḃ. Ḃíodar go léir go han-síḃialta liom. Fear breaġ óg groiḋe é duine aca, an dara hoifigeaċ é, measaim, agus is gearr ó táinig sé ón aigéan Pacific, tar éis a ḃeiṫ seaċt mbliaḋna ag seol-tóireaċt ann. Tá a ċroiceann ċoṁ donn le croiceann Ríoġan Pomaré. Éireannaċ é, aċt is fearr an t-eolus atá ar ṗoliticeaċt i dTaiti agus i Hawaii aige ná ar ġnóṫaiḃ na hÉireann. Sgaip an ceo den talaṁ tuairim an 10 a ċlog, agus d'aiṫniġeas i ḃfad ó ṫuaiḋ uainn an cósta ṫart timċeall ar Eoċaill, agus Inḃear na hAiḃne Móire, agus Sliaḃ Cua ó ṫuaiḋ de sin, agus a ḃarr liaṫ-ġorm, ḃí sé an ḟad sin uainn. D'ḟanamar i ḃfad amaċ ón talaṁ ar feaḋ na hoiḋċe, aċt ḃíomar ag déanaṁ ar ċuan Ċorcaiġe anois. Níor ḃfada go rángamar an cuan, agus fá ċeann leaṫ-uaire leig-eamar ancoire amaċ ar aġaiḋ an Ċóiḃ, i ḃfoisgeaċt ċúig céad slat d'Oileán Árda Neiṁiḋ. Is truaiġ-ṁéileaċ ḟéaċas an áit céadna sin, agus d'ḟeicfeá uait ar ṁullaċ an ċnuic ballaí fada an ṗríosúin agus sreaṫ gunnaí móra ann do ċosaint an ċuain. Nís-liġeaḋ bád beag ar an toirt agus cuireaḋ foireann innti. Mo ċáirde a raiḃ na cultaċa caṫruiġṫeoirí orṫa, duḃradar liom go dtógfaidís orṫa féin gan na slaḃraí a ċur orm ag dul i dtír ḋom (mar is mór a ṫógas constáblaí orṫa féin i nÉirinn). An caiptín

agus an t-árd-oifigeaċ, d'ḟáisgeadar orta na claiḋṁtí agus ṡuiḋeadar from i ndeireaḋ an ḃáid. Ba ġearr gur ṡroiċeamar an t-oileán, agus ar a ḋul suas an casán dúinn, agus sinn i dtír, casaḋ duine uasal aosta ḋúinn, fear camalta ḃí ann, agus dubairt: An Mistéalaċ, is dóiġ liom. Cé an diaḃal caoi, arsa mise liom féin, an raiḃ ḟios agat roiṁ ré go raḃas ag teaċt ċugat. Rinneas dearmad go raiḃ Clarendon, an tiġearna, cinnte, nuair a froṁaḋ mé, go dtligfiḋe mé. D'uṁluiġeas dó i gcoṁarṫa go mba mé, agus d'ionntuiġ sé ar a ḟáil annsin agus ṫionnlaic sé sinn go dtí n-a uaiṁ. Ṫug sé ṫar ḋroiċead iontógṫa sinn, ṫar ċúpla airġeaċ, ṫar ċliaṫ-ġrátaí, go ndeaċamar isteaċ fá ḋeireaḋ i gcúirtín ḃeag ċearnógaċ. Forsgluiġeaḋ dorus i mballa de ḃallaiḃ na cúirte. Ar ṡeomra ṁór a ḃí an dorus. Seomra fairsing stuaḋaċ a ḃí ann, agus leaba, bórd, caṫaoir, agus bóirdín loṫair, sin é a raiḃ de ṫrusgán ann. Duḃraḋ liom go raḃas i mo ṡeomra. D'ḟágaiḃ an dá oifigeaċ slán agam, agus is iad a ḃí go síḃialta, agus duḃradar go raiḃ súil aca go mbeaḋ feaḃas agus malairt croṫa orm nuair d'ḟeicfiḋís arís mé; agus do réir ċosaṁlaċt, ba truaġ leo mo ċás. D'uṁluiġeas dóiḃ agus do ġaḃas buiḋeaċas leo, agus fágaḋ liom féin mé. Fágaḋ an seomra agus an cúirt fúm féin, níor leigeaḋ aon ṗríosúnaċ eile isteaċ sa gcúirtín. Ṫáinig an Gárdaċ isteaċ .i. an Goḃernóir, agus d'innis sé ḋom go raiḃ cead agam sgríoḃaḋ aḃaile aċt an litir a ṫaisbeánaḋ ḋó-san. Sgríoḃas, agus d'innsiġeas cá raiḃ mé, agus d'iarras roinnt éadaiġ agus roinnt leaḃra a ċur ċugam i mborsa. Ṫairg an Gárdaċ freisin leaḃra a ṫaḃairt ar iasaċt dom an fad is

ḃeinn ann. D'ḟan síléar sa gcúirt agus é ag siubal síos is suas dó féin, agus ṡiublaḋ sé isteaċ sa seomra ċugam corr uair. Culaiḋ riaġalta ġorm a ḃí air. D'ḟiafruiġeas ḋe céard a ḃí uaiḋ. D'innis sé ḋom go raiḃ air fanaċt in m'ḟoċair go mbeaḋ sé i n-am na glais a ċur, go mba ṁór an cruaḋtan leis é, agus go mba truaġ leis naċ raiḃ sé i n-am ċeana. Ṫáinig an t-am fá ḋeireaḋ: dúnaḋ mo ḋoras agus sin é an ċéad uair beo a ḃí mé gan duine ná deoraiḋe ḃeiṫ i n-éinḟeaċt liom.

Agus ó is rud é naċ mbéiḋ tada sa tuairisg seo aċt an ḟírinne i dtaoḃ ar éiriġ ḋom, admuiġim, agus sgríoḃfad síos annso an t-aḋṁuġaḋ, gur ċaiṫeas mé féin ar an leabaiḋ agus go dtáinig raċt uaṫḃáraċ golata orm, agus gur ṡileas na srasa guirte deor, le corp feirge, le truaiġ, le aiṫṁéal, agus le aingceis, aċt níor ṡileas snig, agus ba tútaċ an rud ḋom dá silinn, mar ġeall ar ar éiriġ ḋom féin. Níor táinig sé fós ariaṁ an té ċuirfeaḋ síos i gceart ar a ndeaċa ṫré m'aigne agus ṫré mo ċroiḋe an uair sin, aċt níor éiriġ sé ḋom an dara huair. Aċt má tá aon duine ann a leigfeaḋ a ċroiḋe ḋó sin a ċasaḋ liom, ċoṁairleoċainn ḋó fanaṁaint leis nó go mbiḋ a ṁac a saṁail ḋe ċruṫ air féin. Creid mise ann, a ḟir na foiġde móire, dá mbeiṫeá-sa in m'áit-sa go mb'ḟorursa ḋom mí-ḟearaṁlaċt a ċasaḋ leat.

Tá sé ṫart, agus ṫart go bráṫ. D'éiriġeas sa ċeann leaṫ-uaire, ṫugas folcaḋ ḋom féin san uisge agus ṡiubal mé ṫart in mo ṡeomra. Tá ḟios agam go bfuil an ċioṫ mí-ṁeanman sin ṫart, agus táim ullaṁ anois fa ċoṁair géire na ċeiṫre bliaḋna déag atá roṁam agus fa ċoṁair cibé níḋ atá i ndán dom dá mbarr—

obair, tinneas, náire ṡaoġalta, seaḋ nó an bás féin. A ċinneaṁain, beirim do ḋúbṡlán.

29°.—Níl tada le feiceál sa gcúirt seo aċt ballaí árda agus an spéir ġorm ós do ċionn. Aċt leaṫsmuiġ de na ballaiḃ seo tá ḟios agam go bḟuil an cuan go háluinn agus é ag síneaḋ ó na cnocaiḃ glasa amaċ. Má coinniġeatar mórán bliaḋnta annso mé déanfad dearmad ar áille an tsaoġail leaṫsmuiġ, agus liaṫfaiḋ mo raḋarc ó ḃeiṫ ag síor-ḋearcaḋ ar ċloċaiḃ liaṫa.

Tar éis am céadṗroinne ar maidin indiu ṫáinig an Grásaċ isteaċ ċugam agus eoċraiḋ freis. Ḃí culaiḋ ḋonn éadaiġ príosúin ina láiṁ aige. agus dubairt sé go raiḃ obair ṁí-ṫaiṫneaṁaċ le déanaṁ aige .i. go gcaiṫfinn na héadaiġ sin a ċur orm. Rinneas sin gan focal a labairt, agus cúpla noiméad ’na ḋiaiḋ sin ṫáinig fear beag ruaḋ isteaċ gur ḃreaṫnuiġ sé orm. Gobernóir príosúin Ġuirt an Ġabann a ḃí agam ann, as Baile Áṫa Cliaṫ. Ḃí sé ar tí filleaḋ a baile agus níor ṁór leis é ḃeiṫ le n-innsin aige dóiḃ i nÁṫ Cliaṫ go ḃfaca sé éadaiġ an ṗríosúin orm. Aċt níl blas suime agam-sa ina gcuid riaġlaċa.

Ṫarraing mé liom mo ċaṫaoir ċois an dorais, agus suiḋeas fúm ga mo ġoraḋ féin leis an ngréin, gur ċaiṫeas uair nó ḋó ag léiġeaṁ na Merry Wives of Windsor. Ḃuiḋeaċas le Dia go bḟuil Shakespeare againn ar ċuma ar biṫ. Ní féadfaiḋ an Ḃarún Lefroy breiṫ ḃáis a ṫabairt ar Shakespeare, ná aṁáin é ḋaoraḋ fa ḋroċ-ċáil a ċur amaċ ar ḋuine cé go dtuilleann sé é, cloisim, fa’n droċ-ċáil a ċuir sé amaċ ar Sir Seon Falstaff. Ridire ciúin calma ba heaḋ é an Falstaff, nó an Fastolf ceart, deir siad liom, agus rinne sé caisleán breaġ ḋó féin i gCaistor go gcoṁnuiḋeaḋ sé

ann. Níor ól sé fíon Spáinneaċ riaṁ i nEastcheap, ná ní raiḃ sé ag suirge i Windsor; níor ḃfear boċt, ná níor ḃfear beaṫaiġe ná fear greannṁar é, mar an Sir Seon seagainne, agus ḃí sé ċoṁ cosṁail le ridiriḃ a aon-aimsire féin agus tá sgadán spíonta le sgadán spíonta eile. Maiṫ, maiseaḋ, má's í sin an rud dá ngairmṫear an ḟírinne cé aca an fear ceart tacaṁail? Deirim-se gurb é an Sir Seon seagainne an fear uġdarásaċ, agus naċ raiḃ it fear-sa aċt Fastolf bréige. Naċ ḃfacas féin é agus naċ ndearnas gáiriḋe faoi, céad uair? agus cé gur fear reaṁar é agus go ḃfuil sé ag dul i n-aois agus ag liaṫċan, ní ḟuiġfiḋ mo ḋuine boċt bás go bráṫ—de ḋéanta na fírinne, ḃí a ċeann liaṫ agus bolg air an oiḋċe rugaḋ é. Is tig leis an fíon Spáinneaċ ól fós, agus go dtí an lá tá indiu ann is duine greannṁar é, agus is uġdar grinn é. Ná bac leis mara ḃfuil rud le cur ar ḟon an Sir Seon sin agam.

An ḟad is ḃíos ga mo ġoraḋ féin leis an ngréin táinig duine uasal mór tábaċtaċ isteaċ sa mbán ċugam. "Cigire" é, deir siad liom. Ḃí ceaṫrar nó cúigear de ḋaoiniḃ uaisle óga in' ḟoċair agus cultaċa deasa éadaiġ orṫa. Ċuadar isteaċ ṫarm sa seomra agus laḃradar beagán éigin eatorṫa féin. D'imṫiġ-eadar amaċ arís agus ḋearcadar go grinn orm ag dul ṫarm dóiḃ. D'ḟéaċas orṫa agus gan mé ag cuiṁniuġaḋ orṫa, aċt mé mar ḃéinn ag dearcaḋ ṫríoṫa agus ag cuiṁniuġaḋ ar rud éigin eile. Creidim gurb é an rud a ṫug isteaċ iad go ḃfeicidís mé. Maiṫ go leor, má's aon sólás dóiḃ é níl mé 'na ḋiaiḋ orṫa.

30°.—An t-eoċraiḋ atá im' ċionn duḃraḋ leis gan imṫeaċt ċor ar biṫ uaim. Is maiṫ socair an créatúr

de ḋuine é. Cineál creidiṁ éigin atá aige naċ dtag-ann leis an gcreideaṁ riaġalta, agus bíonn sé ag crónán na salm dó féin go híseal. Is iondaṁail go ḃfanann sé ċoṁ fada uaim agus leigeas an riaġail dó. Ḃí dorus sa mballa árd i leaṫ taoḃ, agus bán eile amaċ uaiḋ. Tráṫ a raḃas ag siuḃlóid ṫart indiu, ar fud mo ċríoċa féin, ḃí an t-eoċraiḋ i ḃfogus don dorus agus duḃairt sé ós íseal liom: Siuḃail isteaċ annso, a ḋuine uasail, má sé do ṫoil é. Ḃí an dorus osgailte agus greim aige air. Ṡiuḃlas isteaċ agus ṫáinig fear árd ċugam agus rug sé ar dá láiṁ orm ar an toirt boise agus é go huṁal fíor-oirṁidneaċ dom. Ḃí cosaṁlaċt duine uasail air, agus culaiḋ réiḋ-ċaiṫte d'éadaċ duḃ air. D'aiṫniġeas a aġaiḋ, aċt níor ċuiṁniġeas i dtosaċ cé ḃí ann. Ba hé Éadḃard Breaṫnaċ é, an fear a sgríoḃ an t-aṁrán Mo Ċraoiḃín Cnó, agus aṁráin ḃinne eile naċ é; ċuir sé Béarla ḟreisin ar roinnt de ṡean-aṁránaiḃ binne na Gaeḋilge. Ḃí na deora ina ṡúiliḃ, agus d'innis sé dom go raiḃ sé ag déanaṁ seiḃte nó go ḃfeiceaḋ sé mé sul d'imṫeoċainn as Éirinn. D'ḟiafruiġeas de céard a ḃí sé a ḋéanaṁ ar Oileán Árda Neiṁiḋ, agus duḃairt sé liom gur ag múnaḋ sgoile ḃí sé ann, agus go mba iad na príosúnaiġ beaga na sgoláirí ḃí faoi. Is fíor-ṡuaraċ an porta é go deiṁin, agus duine cúṫal, náireaċ mar an mBreaṫnaċ, sé an céasaḋ laeṫeaṁail dó é. Ċrom sé agus ṗóg sé mo láṁa. Á! ar seisean, níl aon ḟear i nÉirinn indiu ar ċóra éad a ḃeiṫ leis ná ṫú. Duḃras leis, ġá ḟreagairt, naċ dtiocfaḋ gaċ uile ḋuine leis sa méid sin. Laḃair sé cúpla focal eile liom go carṫanaċ, agus annsin ar ḃfeiceál dom go raiḃ an t-eoċraiḋ ag fuagairt orm, d'ḟágas mo ḃeannaċt aige.

agus isteaċ liom im' uaiṁ féin. An Breatnaċ boċt! Tá muiriġin lag, óg air, agus do réir ċosaṁlaċt tá sé gan ċroiḋe gan sláinte. Tá an sgrios dá ṫuar dó leis na bliaḋantaiḃ, aċt saoilim go ḃfuil sé sgriosta fa ḋeireaḋ. Tá príosúnaiġ ag obair ar an Oileán agus is sásta atá siad ná an múinteoir sgoile. B' éidir go ḃfuil éad ag an ḃfear liom dá ríriḃ; go dearḃṫa níl aon éad agam-sa leis-sean.

31°.—Ṫáinig an Cigire tábaċtaċ ċugam indiu agus an Spáraċ i n-éinḟeaċt leis. D'ḟiafruiġ sé díom an raiḃ aon ċasaoid le déanaṁ agam leis? Níl, ná focal, arsa mise. Ḃí sé idir dá ċomairle noiméidín agus annsin duḃairt: tá orm a innsin duit go ḃfuil sé cinnte ag an Riaġaltas ṫú ċur ar an tír. Maiseaḋ seaḋ! Cé'n uair? Ar maidin i mbáireaċ. Goidé an áird den doṁan, an miste ḋom ḟiafruiġe? Go Bermuda. Cé an deis iomċair a ṫiuḃras ann mé? Long cogaiḋ a ṫáinig isteaċ sa gcuan indiu. Tá go maiṫ, arsa mise, agus d'imṫiġeadar amaċ. Ba gearr 'na ḋiaiḋ sin gur ḟill an Spáraċ agus duḃairt sé naċ mbeaḋ an cás ċoṁ dona agam agus ḟaoil sé agus go raiḃ áṫas air, go dtáinig litir o'n gCaisleán ċuige dá ráḋ coṫrom go mór níos fearr a ṫaḃairt dom ná mar ġeoḃas an "príosúnaċ coitċeann"; agus dá ráḋ fós leigean dom mo ċuid éadaiġ féin a ċaiṫeaṁ agus gan slaḃraí a ċur orm, ⁊rl. Ina ċeann sin, duḃairt go raiḃ sé ar bórd na luinge a ḃí ga mo ṫaḃairt go Bermuda, go mba galtán mór cogaiḋ í .i. an *Scourge*. Duḃairt go ḃfaca sé an t-órduġaḋ tugaḋ don Ċaiptín, ar ḟágáil Portsmouth dó, agus go raiḃ sé ann go gcaiṫfiḋe liom mar ċaiṫfiḋe le duine a mbeaḋ tógáil agus foġluim air agus go mbeaḋ cóir dá réir sin agam.

Duine a mbeaḋ tógáil agus foġluim air! Agus má tá coir i n-aġaiḋ an stáit déanta ag a leitéid sin de ḋuine naċ aṁlaiḋ is ciontaiġe é? Má féaċann fear a ḃfuil foġluim air le cír tuaṫḃaill a ḋéanaṁ de ġnáṫ-imṫeaċtaiḃ an ṗobail, agus tarcuisne a ṫabairt ar an dliġe, agus an Riaġaltas atá ag riaġluġaḋ a ṁilleaḋ (dá mba rud é go mbeaḋ órd dliġe agus riaġaltas ann), an ndliġeann sé de ḃarr a ḟoġluma socaṁal tar mar ġeoḃaḋ daoine eile a ḋéanfaḋ an ċoir ċéadna? Aċt b'éidir go ḃfeicṫear ḋuit, a Ṡeoin Ḃuiḋe, a Eoċraiḋ, naċ duine mé rinne aon ċoir, d'aindeoin d'Aċt nua Pairliméide, a rinneaḋ i n-aon turas, agus feicṫear ḋuit naċ fearrde ṫú é a ḋul ċoṁ dian sin orm, sin nó is náireaċ leat é. A Ṡeáin a ċladaire! baḋ ċeart duit gan a ḋul sa gceann sin liom ċor ar biṫ, nó gan aon dá ċuid a ḋéanaṁ de do ḋíċeall. Níl san obair seo ḋuit aċt leanbaiḋeaċt. Is deiṁin gur duine mé a rinne coir nó duine naċ ndearna coir; sé sin le ráḋ, is duine mé a rinne coir nó is duine tusa, a Ṡeáin, a rinne an ċoir.

Tá an Grásaċ ag gaḃáil a leiṫsgéil liom fa na héadaiġ ṗríosúin a ċur orm—deir sé naċ raiḃ a ṁalairt d'órduġaḋ aige agus naċ raiḃ ḟios aige naċ mb'éidir go raiḃ an ġráin ag muinntir an Ċaisleáin orm; dá ḃríġ sin b'eagal leis gan na héadaiġ ṗríosúin a ċur orm ó d'iarr síléar Ġuirt an Ġaḃann air é, ionnus go mbeaḋ sé le n-innsin aige-san i mḃaile Áṫa Cliaṫ. Is ait an rud gur éiriġ sé sin dom faoi ḋó. B'éigin dom culaiḋ an ṗríosúin a ċur orm i mḃaile Áṫa Cliaṫ ḟreisin, agus í ḃaint díom arís ar an bpoinnte. Seaḋ. a ṫiġearna Clarendon, rinneas-sa coir nó rinnis-se coir.

Aċt b'éidir gur le fearg a ċur orm agus mé a ṁasluġaḋ atáid siad ḋá ḋéanaṁ, agus gan a ḟios aca gur beag agam é.

Sgríoḃas litir ḟoilḃir ċum mo ṁná anoċt ag innsin di fá'n gcroṫ is fearr a ḃí orm, agus go raiḃ mé le ḃeiṫ 'mo ḋuine uasal, an ḟad is ḃéinn ar bórd an *Scourge*, ar ċuma ar biṫ. Aċt is eagal liom anois naċ ḃfuiġiḋ mé an litir uaiṫi a raiḃ súil agam léi sul ḟeolfas mé, agus annsin naċ gcloisfeaḋ focal uaiṫi ar feaḋ mios, ná naċ mbeiḋ ḟios agam céard d'éiriġ dá raiḃ ann ó d'ḟágas beannaċt aici sa nGeata Nua—céard a ḃí gabṫa ag na consablaiḃ, céard a ḋéanfas sí leis an teaċ i mBaile Áṫa Cliaṫ, cá gcuirfiḋ sí fúiṫi, ná cé'n ċaoi ḃfuil mo ċlann. Is beag deas den éadaċ féin atá agam, "duine uasal" mar mé, ó ṫug siad ar siuḃal ó'n nGeata Nua mé agus sean-ċóta donn saṁraiḋ orm, agus sean-ḃróga, agus sean-ċaipín sliogṫa. Agus an bosca ar cuireas fios air ní ṫiocfaiḋ sé i dtráṫ. Giḋeaḋ ḃí an Grásaċ go maiṫ ḋom, ċuir sé fios don Ċóḃ ar lín-éadaiġiḃ beaga agus ar neiṫiḃ beaga eile a raḃas go géar n-a n-easnaṁ. Ṫáinig liaiġ an tiġe ċugam, fear óg ó Ċonndae Ṁuineaċáin é, ag iarraiḋ m'ainm ḟaġáil sgríoḃṫa ó mo láiṁ féin. Na mná sa gCóḃ a d'iarr air é. Ṫug mé m'ainm ḋó sgríoḃṫa leaṫ-doiséine cuarta, le n-a ḟásuġaḋ. Sóġ agus sásaṁ go raiḃ ag na cailíniḃ gleoite as.

Ós ag tagairt do liaiġ é, ní mór liom gan dearmad a ḋéanaṁ ar a ráḋ gur ṁion-ċeisṫniġ sé mé i dtaoḃ mo ṡláinte an ċéad uair a ḃfaca sé mé. Duḃras leis go raiḃ mo ṡláinte ar feaḃas, naċ raiḃ mé riaṁ in mo ṡaoġal ċoṁ maiṫ. B'ḟeicṫear ḋó go raiḃ easba éigin

sláinte orm—go mb'éidir go mbíoḋ éagcaoine éigin agam corr-uair. D'innsiġeas ḋó go mbíoḋ múċaḋ orm corr-uair, aċt naċ raiḃ tada ḋe orm fá láṫair. Duḃairt sé go ndéanfaḋ sin. Céard a ḋéanfaḋ sé? arsa mise. D'innis sé ḋom annsin go mb'éidir nár ṁiste don Ġárdaċ dearḃaḋ a ḃeiṫ aige uaiḋ-san naċ raiḃ mo ṡláinte go ró-láidir, ionnus naċ mbeaḋ air mé ċur ag obair. Dia Luain seo d'imṫiġ torainn a ṫárla an méid sin; ní raiḃ órduġaḋ ag an nGárdaċ ón gCaisleán an uair sin gan caiṫeaṁ liom mar ċaiṫfeaḋ le príosúnaiġiḃ eile.

Sé an fáṫ ḋom a ḃeiṫ ag cur na mion-rudaí suaraċa so síos i dtaoḃ an ċaoi ar caiṫeaṁ liom annso, mar tá sé ġá ḟeiceál dom go mbéiḋ sé riaċtanaċ ag an "Riaġaltas" macánta bréaga a innsin go hoifigeaṁail fá'n gceirt sul ḟroiċfeas siad ceann sgríbe; ṫairis sin is beag é mo ṡuim ionnta.

Tá bád le teaċt i dtír fá mo ḋéin ar maidin i mbáireaċ ar a cúig a ċlog.

1° Lá den Meiṫeaṁ.—Ba glas salaċ an ṁaidin í an ṁaidin a ḃfacas an t-aṁarc deireaḋ de ṫalaṁ na hÉireann. Ṫáinig an t-árd-oifigeaċ a bí ar an *Scourge*, agus lán an báid den arm mara isteaċ 'mo ċoinne. Ḃí an t-oifigeaċ éaduiġṫe ina ċulaiḋ ġairge ó ḃonn go barr, feirc suas ar a hata, agus a ċlaiḋeaṁ le n-a ṫaoḃ. Ḃí an *Scourge* tuairim agus míle uainn. Galtán fada íseal a bí innti, í réiceaṁail go leor i gcosaṁlaċt, daṫ duḃ uirṫi, agus ḋá ṡeimléar innti. Fá ċeann cúpla noiméad ṡiublas isteaċ ar bórd, agus cuireaḋ i n-aiṫne don ċaiptín mé. Ḃí sé ag siuḃlóid ar bórd. D'umluiġ sé, d'iarr orm a ḋul síos fá bórd agus go dtaisbeánfeaḋ sé mo ṡeomra ḋom. Is

rí-ḋeas an seomra é an prím-ṡeomra, agus ḋá ṡeomra déanta de, an ceann is goire do ḋeireaḋ an tsoiṫiġ aca mo ṡeomra codlata-sa. Tá iomḋaí ann agus caṫaoireaċa agus bórd agus solus isteaċ na fuinneoga deireaḋ go léir ann. Tá cead agam a ḃeiṫ i gceaċtar den ḋá ṡeomra i rit an lae, agus duḃairt an caiptín ó ṫárla mé im' ṗríosúnaċ aige go mbéiḋ saiġdiúir mara mar airġeaċ i gcoṁnuiḋe ag bun an dréimire, agus nuair is mian liom a ḋul ar bórd go ḃfuil sin ar mo ċoṁairle féin agam aċt a innsin don airġeaċ agus go ḃfuasgroċaiḋ seisean ar ṡáirseint. Ḃí súil aige go ḃfeilfeaḋ an tráṫ béiliḋe ḃí aige mé agus duḃairt sé go mba hé an prím-ṡeomra an seomra bíḋ. Fear socair, ciúin, tanaiḋe, buiḋe-ġnéiṫeaċ é, tuairim le leiṫ-ċéad bliaḋain d'aois, agus glór bog íseal aige—ní fear garḃ fairrge ċor ar biṫ é, ná máirnéalaċ meiḋreaċ, ná tada ḋá ṡórt; aċt déarfainn gur rí-ṁaiṫ an t-oifigeaċ é, agus go ndéanfaiḋ a ġnóṫa go dílis.

Ġeall an Grásaċ a ḋul don Ċóḃ ar lorg mo litre, agus d'ḟan an soiṫeaċ uair a ċluig go ḃfilleaḋ sé. Ṫáinig sé agus litir aige. Rugas go hamplaċ uirṫi, agus sé a raiḃ agam innti duilleog ḃeag ag baint le cúrsaiḃ creiḋiṁ; bean-uasal an-aiṫnid éigin a ċuir ċugam í. Ní fuair mé aon litir as baile. Deiċ noiméad 'na ḋiaiḋ sin ḃíomar ag seolaḋ linn ó ḋeas agus deiċ míle san uair siuḃail fúinn. Tá mé dealuiġṫe amaċ anois.

Ḋorċuiġ sé suas agus ċosuiġ an ḟearṫainn. Ṡéid an ġaoṫ go borb agus bain sí ceol as crannaiḃ agus as téadraċaiḃ, agus ṫáinig trom-néalta móra liaṫa agus dorċadar ar muir agus ar tír. Ċoṁ túirse

agus ḃailiġ an long ar béal an ċuain amaċ is beag naċ raḃamar ar aṁarc na talṁan. Ṡíneas amaċ mo láṁ ċum na háirde idir ó ṫuaiḋ agus ṡoir-dtuaiḋ i gcoṁarṫa beannaċt ḟágáil aca, ċuaḋas síos annsin agus d'iṫeas béiliḋ maidne a raiḃ díol cairréara ann.

Seaḋ, táim dealuiġṫe amaċ anois; táim díbriġṫe. Agus ní relegatio aṁáin é seo fearaċt mar ḃí ar Ovid i Tomi, aċt dearg exsilium; an díbirt is déine d'ḟéad-faiḋe a ċur orm: mo ċaṫruiġṫeoireaċt a ḃaint díom, má ḃí a leiṫéid riaṁ agam, agus an coṁarṫa is tar-cuisniġe a ċur orm is féidir le dliġe a ċur orm, má tá dliġe ann. Bíoḋ aige; táim-se sásta. Níl caṫ-ruiġṫeoirí i nÉirinn, ná caṫruiġṫeoireaċt, ná dliġe. Ní féidir an rud naċ raiḃ riaṁ agam a ḃaint díom; óir níl ceart le fáġáil fá láṫair ag aon Ġaeḋeal. Maidir leis an tarcuisne atá dá taḃairt dom de ḋruim na coire i n-aġaiḋ an stáit, is beag an ḃríġ liom é. Ní féidir mé a ḋéanaṁ ciontaċ mara ndéanaiḋ mé an ċoir. Ní Aċt Pairliméide a ḋéan-faḋ ciontaċ mé! A ḃféadfaḋ "dliġe" Londain a taḃairt de ṫáirḃéim dom, táim gaḃṫa leis, agus ní miste liom é ḃeiṫ orm go n-imṫiġiḋ an tséideog asam. Bíoḋ an tár sin orm-sa agus ar mo ċlainn 'mo ḋiaiḋ.

Maraċ ag cuiṁniuġaḋ ar an gclainn sin agus ar a máṫair, agus maraċ an mí-ċoṁgar agus an trioblóid a dtiocfaiḋ siad ṫríd sul 's féidir dóiḃ imṫeaċt as Éirinn—maraċ sin ba lán-ṁeiḋreaċ an fear indiu mé. Airiġeann duine sórt neaṁ-spleaḋċas ina ċroiḋe ag imṫeaċt amaċ ar ṫuras trí ṁíle míle dó, agus sean-ċóta donn air, agus gan ina sparán riaḃaċ aċt cupla sgilling. Ní orm-sa atá a ċúram. Ort-sa anois atá mo ċúram, a Ḃainríoġan Uasal, a Nicè, agus fainic naċ

dtiuḃrá aire dom. Táim i ngreim ag grás t'uaisleaċt fá ḋeireaḋ; aċt b'éidir, a Ríoġain, go bfeicfeá féin gur daor an éadáil ort mé, agus a dtug tú orm agus a dtiuḃra tú fós orm. Tiocfaiḋ mé, a ḃain-ríoġan ineagluiġṫe, rud éigin le cois mo ḃeatuġaḋ ort.

D'éiriġ sé an-ġarḃ tráṫnóna. Ċeiṫre spúnóg de ṁin ġallda an dinnéar a d'iṫ mé indiu.

2°.—An lá níos gairḃe arís ná an lá indé. Ḃí súil láidir agam go dtiocfaḋ sé 'na stoirm. Ó tárla duine ar fairrge ḃeaḋ sé ċoṁ ṁaiṫ ḋó lán-ċuṁaċta na fairrge ḟeiceál. Ṫáinig giolla isteaċ ċugam; d'ḟiafruiġeas de an raiḃ sé 'na stoirm. Níl, a ḋuine uasail, ann aċt bog-stoirm. Ṫugas mo ṁallaċt dá "ḃogaḋ" agus ḟaoil mé codlaḋ.

3°.—Tá an long dá tuairteáil agus dá treasgairt fós go cumasaċ. Tá cuid den taoḃ le bórd i n-uaċtar réabṫa isteaċ ag an ngála, deir an stíoḃard liom, aċt níl sé 'na stoirm fós. Ċuaḋas ar bórd. Bíoḋ sé 'na stoirm nó ná bíoḋ, is áluinn aḋḃal-ṁór na cnuic de ṫonntraċaiḃ iad sin ag fud an aigéin. Muca mara ag únfairt, an t-éinín stoirme ag eiteall le héadan na dtonn. Sé an t-éan so picín ṁáṫar Ní Ċiarḋa nó an procellaria—aċt is sgorn liom é. Naċ ṡin é an seanċus atá sgríoḃṫa ina hirisleaḃar ag cailín óg ar biṫ atá ag seoltóireaċt go na hIndiaċaiḃ ar lorg fir, nó ag iomarċoróir, nó ag oifigeaċ "litearḋa" luinge a bfuil faoi leaḃar a ḋéanaṁ, agus ḟanfas ag innsin a sgéil ó lá go lá, le haġaiḋ déanturóir éigin i bPaternoster Row?

Ċuaḋas tart ar an *Scourge* go bfeicinn í ó ṫús go deireaḋ. Is breaġ an long í. Bórd fada, mín,

coṫrom innti, umar mór millteaċ a ḃfuil cúig ṫonna miotail ann ar cúl an ċrainn tosaiġ,—gunna mór fada agus a aġaiḋ tugṫa amaċ ṫar an taoḃ ina tosaċ, gunna mór práis a d'ḟeilfeaḋ ar ṫalaṁ tirm agus é feistiġṫe i n-inneall i ndeireaḋ na luinge, agus ċeiṫre cinn de na gunnaiḃ móra giortaċa. Naoi ḃfiċid duine d'ḟoirinn idir ḟearaiḃ is ḃuaċailliḃ atá uirṫi. Is cumasaċ an t-inneall é an gunna mór. Ar ḟáirseint na saiġdiúirí mara atá mo ċúram agus do réir ċosaṁlaċt is mór é a ċion ar an ngunna mór so. Duine beag an-reaṁar, spleodaraċ é, agus é ag luasgán anonn is anall nuair a ḃíos sé ag siuḃal, féiḃ mar is dual do Ṡasanaċ reaṁar a ḋéanaṁ. Ċonnaic sé mé ag breaṫnuġaḋ ar an ngunna agus ṫáinig sé anall go dtaisbeánaḋ a ċúrsaí ḋom: an deis ġluaiseaċt atá air, an deis atá air le n-árduġaḋ, nó le n-ísliuġaḋ, do réir uiṁreaċa cinnte, le n-a ḋíriuġaḋ ar rud, agus mar sin de. A, a ḋuine uasail, ar seisean, is gasta an cailín í sin, sin í an cailín atá gasta, ar sé, agus ṫug sé cúpla bog-ḃois go múirneaċ ḋi ar an gcaiṫrín. Ḃuaileaḋ druma ag glaoḋaċ ċun acluiḋeaċt ar na fearaiḃ, agus ba nuaiḋeaċt liom é sin. Is cosṁail go gcleaċtann na máirnéalaiġ atá ar luing cogaiḋ acluiḋeaċt go riaġalta ċoṁ maiṫ leis na saiġdiúiriḃ. Musgaed agus lannaí, gearr-ċlaiḋṁṫí leaṫana, pící a raiḃ lúba géara orṫa, agus tuaiġtí, na hairm a ḃí aca. Ḃ'ineagluiġṫe na fogluiḋṫe iad. An príoṁ-ġunnaire a ċuir tré n-a n-acluiḋeaċt iad, agus gan ḃréig tá ḟios aca le n-e n-airm a láiṁsiuġaḋ. Aċt ḃí an long ag luasgán anonn 's anall, agus fuaireadar a ndóṫain le déanaṁ agus seasaṁ díreaċ ar bórd; ḃeidís gaċa le

tamall agus a meaḋċan aca ar na sálaiḃ agus ar ḃarraiḃ na gcos, agus ṡaoilfeá amannta go ritfidís treasa an ḃúird dá n-aindeoin agus na lannaí ar ḃarr na ngunnaí aca nó go gcuirdís lann go feirc sa ngunnaire agus ins na hoifigeaċaiḃ bí 'na seasaṁ le taoḃ na luinge.

An t-árd-oifigeaċ ar an *Scourge*, sin é an timṫire agus an príoṁ-oibriġe ann. An ċéad focal a laḃair sé liom d'aiṫniġeas ar a ċanaṁaint go mba Gaeḋeal é ó Ḋoire, nó ó Ṫír Eoġain. Duḃras sin leis agus bí an ceart agam. B'as Tír Eoġain é; agus ċuaiḋ sé féin 's mé féin ar sgoil an t-am céadna, tuilleaḋ agus fiċe bliaḋain ó ṡoin, ins an gcaṫair ċéadna .i. Doire, aċt ní ar an sgoil ċéadna a ḃiomar. Tá sé ceiṫre bliaḋna fiċead ar fairrge, agus deir an caiptín liom gur toġa oifigeaċ é; aċt ceapann sé naċ mbéiḋ ann go bráṫ aċt oifigeaċ. Níl aon ċaraid aige sa bPairliméid agus is Gaeḋeal é.

Ḃíos ar dínnéar inniu ar aon ḃórd leis an gcaiptín. Wingrove is ainm dó. Tar éis eadarṫráḋ táinig caint don duine ciúin, seaḋ, agus d'éiriġ sé meiḋreaċ féin. Ba ċóir, dar leis, go mbeaḋ an-tsuim agam-sa ina luing ó ċonnaiceas í go hiomlán ó ṫús go deireaḋ, agus ba ċóir go gcuirfeaḋ cuṁaċta agus mórḋaċt na Sasanaċ iongnaḋ agus imeagla orm. Seaḋ, maiseaḋ, is millteaċ agus is áluinn an feic iad, a ċaiptín, aċt dá mbeaḋ ciall a nḋóṫain ag Gaeḋealaiḃ, agus spiorad a sáṫ ionnta, ní ḟágfaidís cúram a ngnóṫa ar ḋaoiniḃ eile, agus annsin ba gearr go mbeaḋ cuid de do ċuid gunnaí móra ar easba cóir iomċair, agus is dóiġ liom go gcaillfeá cuid den uaḃar. A gcuir-imíd d'eallaċ agus de toraḋ an ḟoġṁair go Sasana

gaċ uile ḃliaḋain (agus gan an croiceann ná a luaċ againn dá mbarr), dá mbeaḋ a luaċ sin againn b'ḟurusta ḋúinn neart loingis a ḋéanaṁ, a beaḋ níos fearr ná do *Scourge* niṁneaċ, seaḋ, agus foirne ar foġnaḋ a ċur leo, ní áirṁim frigéid agus cablaċ loingis cogaiḋ go mba leor ḋúinn iad, b'éidir. Níl leas dá dtiocfaḋ le Sasanaiġ a baint as iarann, ná as aḋmad, ná as cnáib, ná as púdar naċ dtiocfaḋ le Gaeḋealaiḃ a baint asta.

Is maiṫ an fíon atá ag an gCaiptín Wingrove, agus is aige atá deis a ḟagála mar ḃí sé go díreaċ d'éis a ṫeaċt ó Madeira agus ón bPortuinéal nuair a hórduiġeaḋ ḋó a ḋul amaċ go Bermuda. Ba ṁaiṫ leis sgéala ḟaġáil ar ċúrsaiḃ i nÉirinn le goirid, aċt tá leisge air mé ċeistniuġaḋ mórán ina dtaoḃ. Ċualaiḋ sé go mba gnás é 'sna cúirteannaiḃ i nÉirinn na coirtí a ṗacáil, agus d'ḟiafruiġ céard é coirtí a ṗacáil. Míniġeas dó é, aċt ní ċreideann sé mé; is follusaċ sin. Níl tada dá ndeirim naċ bḟuil cluas aige ḋó, agus faeṫeaṁ an ġáire ina ḃéal faoi, agus dearcann sé corr-uair orm mar ḃeaḋ duine ann a ċeapfaḋ go raiḃ faoḃċan beag céille orm agus naċ ndéanaḋ aon iongnaḋ de dá ndéanainn rud aisteaċ éigin.

7°.—Is áluinn brotallaċ an aimsir í le tamall anois; aċt tá ceo beag ann indiu, agus is danaid liom sin, mar támuid ag dul tré na hAzores idir Teirciera agus San Míċeal agus ní léar ḋúinn iad. Is ríáluinn na hoileáin iad, cnuic agus aiḃneaċa breaġṫa orṫa, agus neart arḃair agus toraiḋ. Is leis an bPortuinéal iad féin agus Madiera; aċt an ċéad ċogaḋ eile b'éidir go dtiuḃraḋ sé leitsgéal do ḟoġluiḋtiḃ

ṡotalaċa Ċarthagin go ngaḃaidís na hAzores le stórṫa guail a ḋéanaṁ ionnta, nó príosúin, agus ḃéarfaḋ sin portaí don ċlainn atá ag éirġe suas dóiḃ anois.

Ċítear dom gur mian le oifigeaċaiḃ na luinge gan aon mí-ṡástuiḋeaċt a ċur orm aċt ċoṁ beag agus is féidir leo é. Ṫairg a lán aca tamall de leaḃar dom, agus ċím anois naċ mór dom casaḋ ar na leaḃraiḃ, cé gur ṁóidiġeas roiṁe sin naċ mbreaṫnóċainn ar ṫada ar an aistear dom aċt ar an spéir agus ar an muir. Is faḋálaċ an rud aistear ar fairrge: tá an aimsir go brotallaċ agus go ciúin, aċt táim ag éirġe tuirseaċ den ġréin: tá mí-ṁeaḋoin an tsaṁraiḋ ag druidim linn, agus sinne agus naoi ḃfiċid míle siuḃail sa ló fúinn, ag tarraing síos ar an mbrotall. Is glórṁar an feic é a ġlaine ġuirme is tá an aigéan. Duine naċ ndearna riaṁ de ṡeoltóireaċt aċt a ḋul treasna na Mara n-Ict, ná naċ ḃfaca de ṫonntraċaiḃ aċt na mion-ṫonntraċa duḃ-ḋonna atá uirṫi, ní ḟaca sé riaṁ an ḟairrge.

## An 2° Caibidil.

Meiteaṁ 12°, 1848.—Ar bórd an *Scourge* .i. long na Bainríoġna dom. Ċeiṫre gráḋa déag ar ḟiċid ó ṫuaiḋ de ṁeaḋon-líne an doṁain dúinn, agus dá ḟiċead gráḋ agus dá noiméad ḟiċead siar ó líne ṁeaḋoin-lae na Sasanaċ. Tá sé ċúig lá ó ċonncamar long. Tá taiṫiġe agam ar imṫeaċtaiḃ an *Scourge* agus táim corṫa de ṡíor-ḃreaġaċt na haimsire agus de ċiúineas na fairrge. Níl aon leiġeas agam air aċt leabarlann beag na n-oifigeaċ a aṫ-ionnsuġaḋ. Táim ag léiġeaṁ "Two Years before the Mast" (Dana), agus mo ċodlaḋ ag tuitim orm. Sgéal deas é, sgéal borb, aċt go ḃfuil beagán agus an iomarca de ṫarraing na dtéad ann agus de láiṁseáil na seol. Ḃ'ait an t-aistear a rinne Dana. D'imṫiġ sé ar bórd luinge mar ṁair-néalaċ coitċeann ar aistear ó Ḃoston go Califórnia, agus ḃí faoi dá ḃliaḋain a ċaiṫeaṁ ar long tráċtála, cé gur minic a ṫugaḋ brútaiḋe de ċaiptín a ḃí os a ċionn masla ḋó i n-ionad a ḋóṫain le n-iṫe; agus d'ḟulaing sé an méad sin de ḃríġ go gcuala sé go raiḃ an ḟairrge go maiṫ do ḋuine naċ raiḃ an t-aṁarc go maiṫ aige. Agus leiġeas sin an t-aṁarc dó. Níl m'aṁarc-sa go maiṫ aċt an oiread. Naċ féidir liom a leigean orm gur le m'aṁarc a láidriuġaḋ atá mé ar an turas so ar an ḃfairrge, agus a ḃéas mé 'mo ċoṁnuiḋe ar oileán Ḃermuda? Agus ní móide go maslófaiḋe mé, ná go gcuirfiḋe obair ṫrom orm, ná

go mbéinn ar ġann-ċuid bíḋ mar ḃí Dana boċt; agus ní ḃéiḋ aon ġéiḃionn orm tar mar ḃí air-sean.

Creidim go ḃfuil an Danaċ ina ḋliġeadóir anois i mBoston, agus an saoġal ag éirġe leis go toġta, agus b'éidir gur ḋéine an ġéiḃeann agus an obair atá anois air ná riaṁ. B'éidir gur ḋuairc liom an ċrut atá orm-sa, aċt dá mbéinn mar tá an Danaċ boċt céard ḋéarfainn?

Ḃíos ag léiġeaṁ "The Amber Witch" freisin agus is rí-áluinn an sgéal é, sa nGearmáinis. An Ḃain-tiġearna Duḃ Górdon a ċuir Béarla air, agus is breaġ an Béarla a ċuir sí air.

Na réigiúin seo i ḃfuilmid anois, tá iasg ann a ḃíos ag eiteall agus míolta mara—ní hiad míolta mara Arion iad ná míolta mara ar bit eile, aċt do réir mar tá tuisgint ag máirnéalaiġiḃ Ṡasana ar an ealaḋain a baineas le saoġal an éisg, is míolta mara iad. Tá brat smugairlí róin le feiceál annso forta: loingeas coġaiḋ Portuinéalaċ atá ag máirnéalaiġiḃ Ṡasana orta, aċt tá ḋat breac-ġeal, glé-ḋearg, solusda ar an sgamall atá orta. Tagann an rucálaċ cuain tart annso freisin, tar éis an t-aistear fada ċuireas sí ḋi ag teaċt ó Ċuan Mecsicó—má's fíor don tseanċus. Is mór é m'aiṁreas air.

Casaḋ long ṁór ḋúinn indiu, agus ḃí sí tuairim is ḋá ṁíle uainn. Brataċ na Fraince atá i n-áirde uirṫi, agus tá le ráḋ annso gur ar na hIndiaċaiḃ Ṫiar atá sí ag teaċt, agus go ḃfuil sí ag triall aḃaile don Ḟrainc. Béiḋ fáilte roimpi agus roiṁ á n-a seolta geala ins na fineaṁnaiḃ leis an nGaronne, nó ar ċalaiḋiḃ Nantes nó Habre fa ċeann cúpla lá. Ó, dá mbeaḋ sgiaṫáin cuilm orm!——

14°.—Rucálaċ cuain, loingeas cogaiḋ Portuinéalaċ, iasg a ḃíos ag eiteall.

15°.—Iasg ag eiteall, loingeas cogaiḋ Portuin-éalaċ, rucálaċ cuain.

16°.—Rucálaċ cuain, iasg an eitill, loingeas cogaiḋ Portúinéalaċ

17°.—Ag léiġeaṁ "Macauley's Essays" dom, d'oir-earḃa rud níos fearr ná iad. Tug an Mac Aṁalġaḋa céadna so léirṁeasadóireaċt i nDún Monaiġ ó dúċ-ċas leis; léirṁeasadóir clóḋa féin é, agus sompla ceart ugdarásaċ de "litriḋeaċt" na naoṁaḋ aoise déag leaṫanaċ dá sgríḃeann. Is aige atá an ċaoi ċeart, is faoi atá an t-iomċar, agus is é an lán-eolaiḋe beaċtaiġe é le plámás oirṁidneaċ a riar ar Ṡasanaiġiḃ —fa n-a gcalmaċt, fa n-a n-onóir, fa n-a ḃfoġluim, agus a leitéidí a ċur i n-iul, ṁór-ṁór do na daoiniḃ atá 'na mbeaṫaiḋ san naoṁaḋ aois déag breaġ so, agus an tríḃialtaċt iongantaċ atá ann; sé sin le ráḋ, dá léiġṫeoiriḃ. Rud nua ar faḋ é a ḃeiṫ ag móraḋ daoine ṫar cionn, de ḃríġ gur ṁaireadar i n-am áiriṫe seaċas i n-am áiriṫe eile; agus níor cloiseaḋ a leiṫéid ariaṁ ċeana i stair an ċine daonna. Ní raiḃ aon ndaoine ann roiṁ aimsir Ċríost ná ó soin anuas a ḃí mórḋálaċ asta féin, agus ag fonoṁaid fa ġliocas a sinnsir; agus na daoine leigeas orta féin an ṁíor-ḃuilte nua sin a ḃeiṫ ionnta, taisbeánann siad measaim doiṁne a ndaille féin, i n-áit doiṁne na glan-ġaoise. Ṫáinig an naoṁaḋ aois déag, aċt níl sí caiṫte fós; agus cé do ṁeas anois? naċ mb'ḟéidir, leis an aimsir gur cáil éigin eile seaċas cáil na gaoise a ḃeaḋ ar ṁuinn-tir na haoise seo ṫar ṁuinntir aon aoise eile? Aċt cuid Ṁic Aṁlaġaḋa de, tá seisean lán-tsásta léiṫi,

agus seo é an rud adeir sé i dtaoḃ Milton agus pinginn-an-líne dó ar: "Níl aon ċailín dár léiġ an mion-ċoṁráḋ a sgríoḃ bean Ṁarcet i dtaoḃ fearaċas stáit naċ fearr an t-eolus atá aici ar ċisteoireaċt ná mar ḃí ag Mac Taiḋg nó ag Walpole; seaḋ, agus naċ múinfeaḋ cisteoireaċt dóiḃ. Aon ḟear tuisgionaċ a ċaitfeaḋ cúpla bliaḋain go dlúṫ le ríoṁaireaċt geoḃaḋ sé níos mó d'ḟoġluim ná mar ḃí ar Neuton mór, d'éis leitċéad bliaḋain a ċaiteaṁ dó le stuidéar agus ag smuaineaḋ"; agus mar sin de. Dá ḃféad-faiḋe Pithagoras a ċur i n-aiṫne do ḃean Ṁarcet, nó do ḋuine dá cailíniḃ a fuair duais naċ mór an ċluas a ṫiuḃraḋ sé di! Dá ḃfeiceaḋ Aristotle nó Hippar-chus Pinnoc sul cailleaḋ iad, naċ iad a ḃeaḋ sásta ag faġáil ḃáis dóiḃ! An fear so atá 'na ḃeaṫaiḋ san naoṁaḋ aois déag, ní léar dó, ná ní léar do ṁórán de luċt aon-aimsire leis, naċ ionann rud 'innsin do ḋuine—mar d'innseoċaḋ teagasg nó mion-ċoṁráḋ é—agus fios a ḃeiṫ ag duine ar an rud; ní léar dó naċ ionann rud foġluim nó é ḃeiṫ de ṁeaḃair agat. agus tú ḃeiṫ oilte ar ealaḋain.

Agus is mó an sóċar ealaḋain na ngnáiṫ-ḃéas atá i nDún Monaiġ fá láṫair ná an ġaois féin atá ann. Leasuġaḋ nó aṫruġaḋ nua eile é seo naċ raiḃ fios ag an gcine daonna ċeana; agus ó ṫárla mé ag éirġe as gnóṫaiḃ móra éifeaċtaċa an tsaoġail anois ar feaḋ tréimse, agus ga mo ċur féin i ḃfolaċ mar déarfá i sgailp i gcarraig, agus na gnóṫaí trom-ṫoranda so ar siuḃal, idir innill gaile agus cóir clóḋadóireaċta, agus litriḋeaċt ilḟiosaċ coitċeann, is fearr dom, an fad is tá an gleo gleiṫearánaċ so ag gluaiseaċt, agus an giob geab so ar siuḃal, is fearr dom cúpla focal

de ċaint Ṁic Aṁlaġaḋa a ċur síos annso, go mbéiḋ siad mar ċoṁartaí agam, mara mbeaḋ a ṁalairt ann, ar an áit ar sgarar féin agus an saoġal le ċéile. Mar ċoṁairṁim gur sompla ceart é an léirṁeasadóir so de luċt a aon-aimsire agus fear a ḃfuil an ċáil air go ḃfoillsiġeann sé smuainte luċta a aon-aimsire. Agus dá ċoṁarta sin féin, agus de ḃarr a léirṁeas-adóireaċt, tá sé anois ar ḋuine de luċt coṁairle an riaġaltais.

Ag tagairt don tiġearna Bacún dó, deir sé na fir stáit a ṁair le linn Ḃacún go raḃadar fealltaċ, bréagaċ, cam; giḋeaḋ, ní cóir ḋúinn, dar leis, a ḃeiṫ ró-ḋian orta. Is iomḋa rud a rinneadar, agus ní féidir a ċeilt, adeir sé, agus dá ndéanaḋ fear stáit é le n-ar linn-ne, ḃeaḋ trom-ċasaoid ġéar air dá ḋruim, agus ḃeaḋ sin tuillte aige [.i. go mba bréag-adóir é, nó sladaiḋe, nó fimíneaċ, nó duine d'íocfaḋ duine eile ar ḋroċ-ḃeart a ḋéanaṁ]; aċt féaċ an ċrut ina raiḃ moralus le n-a linn, agus féaċ an dream neaṁ-ċoinsiasaċ a ḃí 'na n-aġaiḋ, ⁊rl.

Agus an ċrut i ḃfuil moralus, aṫruiġeann sí freisin, is cosṁail, ní hé aṁáin ó aois go haois, aċt ó réigiún go réigiún. Is iongantaċ an sgéal é. Seo é atá le cur ar son an tiġearna Cliḃe ag an sgríḃ-neoir, agus ar son a ndearna seisean de róġaireaċt sna hIndiaċaiḃ Ṫoir: "Ḃí fios aige go raiḃ sé ag pléiḋe le daoiniḃ naċ raiḃ aon spréiḋ onóra ionnta, do réir mar tuigtear onóir ar an rann Eorpa; go raiḃ sé ag pléiḋe le daoiniḃ a ġeallfaḋ rud ar biṫ agus naċ gcuirfeaḋ sé aon ṁairg orta, ná nár ċás leo geallaḋ a ḃriseaḋ; daoine naċ ndéanfaḋ aon sgrupall de dá n-íocaidís duine ar an droċ-ḃeart a ḋéanaṁ, nó

dá dtugaidís an mionna bréige, nó dá sgríoḃaidís ainm duine eile i mbréig-ríoċt, baḋ beag aca é aċt a gcuid beartuiḋeaċt a ċur ċun cinn." Seaḋ, agus ḃí ḟios acasan go rabadar ag pléiḋe le daoiniḃ naċ raiḃ aon ḃlas de ċneastaċt na hÁsia ag siuḃal leo—le daoiniḃ naċ ndéanfaḋ aon sgrupall de dá n-íocaidís duine ar an droċ-ḃeart a ḋéanaṁ, nó dá dtugaidís an mionna bréige, nó dá sgríoḃaidís ainm duine eile i mbréig-ríoċt, ⁊rl., ⁊rl.—agus mar sin de, céard d'ḟéadfaḋ ceaċtar den dá ḋream a ḋéanaṁ, na daoine boċta? agus a ġainneaċt agus ḃí moralus. Cé'n t-eagar is fearr dom a ċur ar na páirde tá tíos agam uaiḋ? An aois í seo (nó réigiún) i bfeilfeaḋ sé goid agus fuadaċ a ḋéanaṁ ós árd? Nó an fearr an t-aer don ċealg, agus d'éirġe sliġe a ḋéanaṁ ar ḋuine? Nó an eaḋ naċ mór do ḋuine suiḋe agus leigean air féin a ḃeiṫ deaġ-ṁóideaċ, agus fonn a ḃeiṫ air, mar ḋóiġ de, na heiricig a taḃairt ċun an ċreidiṁ—le n-a ċuid beartuiḋeaċt a ċur ċun cinn? Aċt fillimís ar an tiġearna Cliḃe. D'an-ḟear é, agus ċuir sé cuṁaċta na Sasanaċ ar bun is-na hIndiaċaiḃ Toir. Ar teaċt don sgríḃneoir go háit sa stair naċ ḃfuil aon tsliġe ṁaiṫ as aige, innsiġeann sé dúinn gur ṁeall Cliḃe Omichund le ainm a ċuir sé i sgríḃeann bréige ar ṗáipéar, "aċt," ars' eisean, "níor ḃfear é Cliḃe a tiuḃraḋ leat-ḋéanaṁ ar aon rud [ba dual Sasanaiġ dó ḃeiṫ go diċeallaċ]. Is beag naċ náireaċ linn a sgríoḃaḋ. Sgrioḃ sé i mbréig-ríoċt ainm an Ċeann-ṗuirt Uatson." Is beag naċ náireaċ leis—aċt níl ann aċt gur beag naċ náireaċ. Ó! a Ḃabington Ṁic Aṁalġaḋa. Is breaġ deas an meas é sin agat ar árd-ṁoralus na haoise beannuiġte seo, a ġoireaċt

sin is ċuaiḋ sé ḋuit náire ḃeiṫ ort, agus gan ionnat aċt léirṁeasadóir.

Ná bí ag caint, aċt is mór an meas atá ar ṁoralus anois; seaḋ, agus ar Ċreideaṁ fréisin. Tá sé ḋá aḋṁuġaḋ go múinte i litriḋeaċt Béarla na naoṁaḋ aoise déag go ḃfuil aiṫne súl ar Ḋia Uileċuṁaċtaċ, agus gur ceann de na Cuṁaċtaiḃ Móra É; agus go ḃfuil duine in a cúirt agus tuarastal dó cé naċ ḃfuil sé na ċoṁnuiḋe ann, aċt dearḃuiġeann na Sasanaiġ deaġ-ḃéasaċa go ḃfuil siad cairṫanaċ leis; agus tá sórt Connraḋ idir-náisiúnta nó Uġdarás gníoṁaċ ḋá ḋéanaṁ aca "dár n-eaglais urramaċ" agus "dár moḋ áluinn le urnuiġṫe a ráḋ" le n-a ngeallann siad leigean Ḋó-san má leigean Seisean dóiḃ-sean. Déanfaiḋ siad teampoll sár-ṁeasaṁail Ḋó, agus cuirfiḋ siad d'ḟiaċaiḃ ar na daoiniḃ uirísle a ḃeiṫ urramaċ sa teampoll agus íoc go maiṫ as, agus ní ċaillfiḋ siad an creideaṁ náisiúnta mar rinne na Francaiġ uaṫḃásaċa, má ċoinniġeann Sé a ṡúil ar ġnóṫaiḃ éigin eile .i. ar na daoiniḃ oirḋearca úd a ólas bainne láraċ, nó ar ḟearaiḃ neaṁ-ċiontaċa duḃa, aċt gan bacaḋ leo féin, mar tá siad-san cruaḋ-ógaċ le gnóṫaiḃ tráċtála agus le gnóṫaiḃ stáit, ag díol coḋáis agus ag taḃairt deaġ-ḃéasa don ioḋlaiḋe.

Tá meas iomċubaiḋ ag an sgríḃneoir ar Eaglais urramaċ Ṡasana, agus ar an moḋ gur gnás leo a n-urnuiġṫe a ráḋ; agus tá ráḋ nó ḋó sa méid a sgríoḃ sé ag cur síos ar Stair Reaċtaċ Hallam ḋó, agus is fiú liom a gcur síos annso, an ṁéid go mbaineann siad leis an bponc so. Tá sé ag tagairt do na rógairiḃ a rinne leasuġaḋ ar ċreideaṁ i Sasana, agus do na méirliġiḃ eile a rinne an Éirġe

ġlórṁar amaċ, agus deir sé: "Mar duḃramar ċeana, ba ṁór an gar, ar ṁoḋ, d'Eaglais Ṡasana gur daoine a ḃí gan aon ḃeann ṁór ar a gcreideaṁ a rinne an leasuġaḋ ar ċreideaṁ sa tír seo; agus ḟeasaċt sin, ba ṁór an gar dár Riaġaltas ċoitċeann gur daoine naċ raiḃ aon ḃeann ṁór aca ar ṗrionsapáltaċt politiceaċ a ṫug an Éirġe Amaċ ċun críċe. Ar a ṫeaċt do ċruaḋċás dá saṁail, b'éidir go mba ṁó an doċar ná an soċar a ḋéanfaḋ cáiliḋeaċta cumasaċa agus corruġaḋ mór intinne do ḋaoiniḃ." (Cineál ar biṫ creidiṁ nó prionsapáltaċt a ṫuigeas sé le corruġaḋ mór intinne.) Agus cuireann sé an méid so leis go dlúṫ 'n-a ḋiaiḋ—ní mór ḋúinn an moralus a ḃeiṫ go hárd—"Aċt ní ḟéadfaḋ aon ḟiúntas a ḃeiṫ go ḃráṫ sa té a mbéiḋ an intleaċt ċuṁang ann, ná san té ḃéas 'na ḋuine liom-leat, cé go bḟeileann a leiṫéid." Cé'n ciall? Má's tig le claḋairiḃ agus le daoiṫiḃ teampoill ṁaiṫe, ḟoġainnteaċa, ḟaicsiḋṫe a ṫógáil, ċun daoine a ḟáḃáil, agus má's tig leo reaċta glórṁara a ḋéanaṁ ċun daoine a riaġluġaḋ, céard a ċoinneoċaḋ iad gan a ḃeiṫ measaṁail? Go d'eile céard é a ḃeiṫ measaṁail? Nó cé'n tairḃe atá i gcáiliḋeaċtaiḃ cumasaċa ná i gcorruġaḋ mór intinne?——

Ag cur m'ama amuġa atá mé, agus ag cur feirge orm féin, rud naċ dual dom, leis an léir-ṁeas aigéin seo ar léirṁeasadóir Ḋún Ṁonaiġ. Aċt ní mórán is fiú m'am anois faoi láṫair; agus léiġfiḋ mé gaċ ar sgríoḃ an fear so i dtaoḃ an tiġearna Bacún; ní fuláir nó is é sin an giota litriḋeaċta is fearr sa leaḃar le cáiliḋeaċt an sgríḃneora a ṫaisbeánaḋ.

I mbáireaċ a caiṫfear sin a ḋéanaṁ. Tá le ráḋ go

ḃfuil dá long le feiceál ar ṫaoḃ na gaoiṫe de ġob na luinge; agus is mór an truim a curtar ina leiṫéid sin de rud ar fairrge. Agus ṫairis sin, tá an ġrian ag ísliuġaḋ, go dtuga sí folcaḋ ḋi féin, mar is béas di, tráṫnóna—is áluinn impireaṁail an feic í agus ní maiṫ liom gan a ḃeiṫ láiṫreaċ ar a ḋul faoi ḋi.

An dá long atá le feiceál—Ameiriocánaċ ceann aca, Carthagineaċ an ceann eile.

18°.—Dúisiġeaḋ as mo ċodlaḋ aréir mé nuair a ḃain an clog dá buille (.i. a haon a ċlog), agus ċualas an tórnáil agus an truipéaraċt, an tarraing, an sáṫaḋ agus an torann ar bórd. Ḃí rud neaṁ-ġnáṫaċ éigin ar siuḃal go cinnte. D'éirġeas; ċuaḋas treasna an tseomra go dtí bun an dréimire. Ḃí for-léasa an tseomra imṫiġṫe, agus an bórd mín ina n-ionad. Ḃí an caiptín ar bórd, agus barr an dréimire faluiġṫe le rudaiḃ. Ḃí an foireann réitiġṫe ar bórd fa ċoṁair cogaiḋ. Ċualas na sorála ós árd. A spioraid an Reaċta! Ar fuagruiġeaḋ cogaḋ ó ḟeolamar? An ḃfuil Báudin nó Trehouart ag déanaṁ orainn? Go dtuga na cuṁaċtaí sin! A Ṫrehouart, a Árd-taoiseaċ na ḃflaiṫeas tar annso le n-ar n-ais. Is forusta ḋuit ar bpleaġán malluiġṫe a ḃriseaḋ, agus dá urċar nó ṫrí, leiṫ-ċéad punt an ceann, a ċur tré lár na luinge orainn agus ar seomra innill a ċur as órduġaḋ. Riṫeas treasna seomra an oifigiġ, agus duḃras le buaċaill a ḃí ann riṫ suas roṁam agus fuagairt ar an sáirseint go raḃas ag teaċt. Ṫárla mé ar ḋréimire ag bun simléir agus ṫug sé sin ar bórd mé. Á! ní raiḃ náṁa (ná cara) le feiceál. Dúisiġeaḋ na saiġdiúirí calma as a gcodlaḋ suain nó go dtaisbeánaidís an riaġluġaḋ ḃí orṫa agus go gcleaċtaidís cóirí caṫa

i n-am ṁarḃṫa na hoiḋċe. Ḃíomar linn féin ar an aigéan uaigneaċ ḟairsing, agus ḃíomar ag dul ag ionnsaiġe na gealaiġe. Ċeiṫre huaire a ċaiṫeamar sliogáin léiṫi ar an ngunna aḋḃal-ṁór; aċt de ḋéanta na fírinne ní sliogáin dá rírib ḃí againn, aċt ceaṫraṁa cuid d'allaṁntur urċair púdair. Ċeiṫre huaire a ċaiṫeamar léiṫi leis an ngunna fada, agus ċeiṫre huaire eile leis na gunnaiḃ gearra. Annsin nuair nár léar ḋúinn an ġealaċ ag deataċ an ṗúdair, ḃí an Sasanaċ sásta gur ṫaisbeáin sé a neart, agus ċuaḋmar a ċodlaḋ arís. Níor ċuala duine ná deoraiḋe an trom-ṫorann a rinneaḋ aċt gaċ a raiḃ ar bórd—mar tá cáil na boḋaire ar an iasg. Támuid ar ḋruim an doṁain annso, agus níl aon toraḋ de ḃarr an torainn féin ann aċt an toraḋ suaraċ, mar níl aon ṁac-alla le cloisteál; níl i dtorann ar biṫ aca aċt brúċt ṁór, agus gan cosaṁlaċt ar biṫ aca le mac-alla ṫagas ó ṫrom-ṫorann na ngunnaí mór istiġ le talaṁ. Níl ann aċt mar ḃeaḋ oibreaċa suaraċa teintiḋe; agus níl sa *Scourge* duḃ a ḃfuil an ċruṫ uaṫḃásaċ uirṫi, san áiḋḃialtaċt aduaḋain seo, aċt rud bradaċ, binbeaċ, bruiḋte, duḃ, atá ag déanaṁ a diċill, agus is dona é, ag iarraiḋ impireaċt ṁór áluinn ċiúin seo na hoiḋċe a ċur ṫré n-a ċéile. Aċt ba gearr gur sgaip an deataċ, féid an ġaoṫ roimpi é, agus ḋearc an ġealaċ ṁaorḋa anuas (ní ḋearnaḋ aon dioġḃáil di is cosṁail) ar luing agus ar muir, ċoṁ forusta agus ḋearc sí sul ḃionnsuiġeaḋ í. A ġealaiġe ċaoin, maiṫ a sotal don lasair niṁneaċ! Ná cuir i n-íoċtar í le ciot de do ċaor-ċloċaiḃ cumasaċa aeir, óir is cuiṁneaċ liom gur láidir an armáil gunnaí móra atá agatsa freisin. "Céard is déanta ḋúinne an cine daonna,"

arsa Seán Pól, "agus sinn 'nar gcoṁnuiḋe ar an druim lom so, agus an ġealaċ ag dul tart dár n-ionnsuiġe, mar ḃeaḋ Turcaċ ann?" Bíoḋ sé 'na ḟíoṫċáin idir sinne agus tusa, a Ġealaiġ! A ḟiaḋaiḋe ċaoin-ḟionn Ἰοχέαιρα! cuiṁniġ ar na hoiḋċeanntaiḃ úd ar Latmos agus glac an ṁánlaċt leis an gcine. Tá ar sáṫ d'innealllaiḃ cogaiḋ againn, ar sáṫ díospóireaċt, agus ar sáṫ d'ḟeirg diaḃalta le n-a céile a stróċaḋ agus a stiallaḋ, a ḃrúġaḋ agus a ṁórḃasgaḋ—an oiread agus go mba leor do Hecate ċraosta mar ṫú féin é, gan t'ordanós-sa a ċur ag caiṫeaṁ caor-ċloċa linn. Ní gáḃaḋ duit-se, a Ḃendis áluinn, sinn a ċur ag tairisgint íoḋbarṫa daonna. A Astarte ṁaorḋa, a ḃainríoġan neaṁḋa! tá deaṁain úrġránna ar ndóṫain againn le n-ar ndearḃráṫraċa a ṫairisgint dóiḃ mar íoḋbairt—tá Mammon agus Moloch againn agus dia léiġeannta na ndeaġ-ḃéascna .i. Belial deaġ-laḃarṫa. Déan, a ġealaiġ, taḃair do ċuairt ċuanna, cuir do ṡnaḋmanna rúnda agus líon do ċuid aḋarc go síoṫċánta!

Is breaġ an treasóid í sin.

Tar éis céad-ṗroinne ḃí teas na gréine ag stromsgallaḋ ar bórd agus ċuaḋas síos, ċaiṫeas díom mo ċóta agus mo ḃáscóta, ag iarraiḋ fionnḟuartais agus tosuiġeas ag léiġeaṁ aiste Ṁic Aṁalġaḋa i dtaoḃ Ḃacúin, "an t-árd-ḟoirceadlaiḋe Sasanaċ," mar tugas an léirṁeasadóir air. Agus ní ċuirfeaḋ aon éagcóir ar an léirṁeasadóir; tuigeann sé Bacún, tá fios aige cad do rinne sé agus cad naċ ndearna; agus dá ḃríġ sin is rí-ḃeag é a ṁeas ar an "moḋ" nua ar a dtéiġeann an feiṫideaċ mór oirdearc úd ag lorgaireaċt, ar lorg na fírinne. Ní duine aineolaċ é, aċt tá

ḟios aige naċ ḃfuil i stair na litriḋeaċta aon duine a leig air féin rud nua ḟaġáil amaċ is mó a ḃfuil dul amuġa air ná mar atá ar an tiġearna Bacún, an lá go gceapann sé go ḃfuair sé amaċ an "moḋ" treoruiġ-ṫeaċ, nó an *Novum Organum*. Agus leis an gceart a ráḋ le Bacún féin, d'éis a ḋánaċt, agus a ṫeidil (.i. *Instauratio Scientiarum*), agus d'éis a ṁoḋ ṁórḋálaċ, ṁór-ġlóraċ cainte, níor leig sé air ar fad gurb é an ċéad duine é a fuair bunaḋas na gaoise amaċ, mar rinne cuid dá luċt leanaṁna ar a ṡon. Aċt ní raiḃ ionnta-san aċt dearg-amadáin rí-ḟoġlumta. Aċt gan tráċt ar an "treoruġaḋ," ná ar an moḋ, ná fós ar an ḃfocluiḋeaċt (níl aon leitsgéal aige ina ṫaoḃ sin, agus ṡáruiġ sé Diarmuid Bentham féin ar an gcúntar sin) seo í an ċáil ċeart "feallsaṁnaċta" le cur ar Ḃacún—táim gaḃta le tuarasgḃáil an sgríḃneora —"Feallsaṁnaċt úr-nua an feallsaṁnaċt a ṁúin sé. Ar ṁaiṫe leis an gcine daonna a ḃí sí le múnaḋ agus an ċiall a ḃí le maiṫ .i. an ċiall a ḃí riaṁ agus ḃéas i gcoṁnuiḋe ag furṁór an ċine daonna le maiṫ. Sé an rud a ḃí fa ḟeallsaṁnaċt Ṗlató, aigne na ndaoine a árduġaḋ suas tar neiṫe suaraċa ḃeaḋ d'earba orta; sé an rud a ḃí fa ḟeallsaṁnaċt Ḃacúin, na neiṫe suaraċa ḃeaḋ d'earba orainn d'ḟaġáil dúinn. Cus-póir uasal an ċéad ċeann aca, aċt b'éidir an dara rud aca a ḋéanaṁ." Sé an rud a ṫuigeas furṁór an ċine daonna leis an ḃfocal maiṫ, ar ndóiġ, biaḋ, agus molaḋ, saṁaoin agus suaiṁneas agus saḋáile agus cuṁaċta, sé sin le ráḋ, riar ḟaġáil ar earba suaras ar biṫ atá orta—.i. gaċ uile níḋ dár ṫuig Bacún leis an ḃfocal *commoda;* agus do réir an rí-ṁúinteóir Sasanaċ, sin é an cuspóir is áirde ar biṫ, an t-aon

ċuspóir, agus feiḋm na fír-ḟeallsaṁnaċta agus na gaoise .i. freastal a ḋéanaṁ ar an gcine daonna, má tá aon ruḋ d'earba orta. Ó, a Ṗlató! Ó, a Íosa!

“Cuspóir uasal an ċéad ċeann aca, aċt b'éidir an dara ruḋ aca a ḋéanaṁ.” Ní heaḋ, aċt deirim-se go raiḃ an ċéad ċuspóir go huasal agus fós go raiḃ a lán daoine d'ḟéadfaḋ a ḋéanaṁ; aċt an cuspóir eile, ní hé aṁáin go raiḃ sé anuasal, aċt ní ġeoḃaḋ aon ḟear a ḋéanaṁ, ṁór-ṁór na daoine is uaisle ar biṫ.

Is mór an greann leis an sgríḃneoir an treasóid ar a dtugtaoi feallsaṁnaċt nuair a ḃí na daoine duḃ-aineolaċ .i. roiṁ aimsir Ḃacúin. “Níor ḃfiú leo aon tairḃe baint airti, agus ḃíodar sásta dá mbeaḋ sí gan iad a ċur aon ċéim ċun cinn. Foirḃteaċt na soi-ḃéas agus an teoir a ḃain léiti, sin iad is mó a raiḃ baint ag an ḃfeallsaṁnaċt úd leo, agus ḃí d'áird-réim na neiṫe sin agus naċ ḃféadfaiḋe tada a ḋéanaṁ go deo ḋíoḃ aċt teora. Ṡaoiliḋís fós ceisteanna do-ḟuasgluiġṫe a ḟuasgailt leis an ḃfeallsaṁnaċt úd; agus stáid a sroiċfeaḋ an aigne ċuici, ṁolaidís a cur ann, aċt maidir le compóirt a ṫaḃairt don duine, ní ġeoḃaidís ruḋ ċoṁ hiníseal sin a ḋéanaṁ.”

Aċt níor ċáin Plató ná Piṫagoras compóirt ná saiḋḃreas riaṁ, ná ollṁaiṫeas saoġalta ar biṫ, aċt d'ḟágadar fa luċt ceirde agus fa ḋaoiniḃ ṁeaḃraċa iad, ní raiḃ aon ḃaint ó ċeart ag saoiṫiḃ, dar leo, ná ag feallsaṁnaiḃ leo. Dá dtagaḋ Séamus Uatt go caṫair na hAiṫne, nó go Crotóna, agus a inneall gaile leis, ġeoḃaḋ sé creideaṁaint go cinnte, agus déar-faiḋe go mba gasta an duine é, agus go mb'ionṁolta an ceárduiḋe—gaċ ar tuill sé, aċt ní ṫiuḃraidís feallsaṁ air mar ġeall ar an méid sin. Aċt ċeap na

saoiṫe úd a ḃí ann i n-allód go mba hí an ġaois ċeart í na smuainte agus na miana a árdúġaḋ suas tar an ṁaiṫ a dtugann furṁór na ndaoine "maiṫ" uirṫí, agus lom a ndíċill a ḋéanaṁ ar a ḃeiṫ fírinneaċ, fulangaċ, cneasta, cáiḋ, i n-áit a ḃeiṫ ag freastal ar oireasḃa suaraċ ar biṫ dá mbeaḋ orta.

Nár ḃ'é Íosa Críost an t-amadán boċt, dá dtugtaoi breiṫ air do réir na "feallsaṁnaċta nua" so, mar isé an rún céadna ḃí aige a ḃí ag Plató. Níor ḃfiú leis neiṫe beaga compóirteaċa a ḟoláṫar ḋó féin; seaḋ, maiseaḋ, "maidir le compóirt a taḃairt don ċine daonna, níor ḃfiú leis rud ċoṁ hainíseal sin a ḋéanaṁ." Ní heaḋ, a ṁaisge, aċt "gibé rud atá glan, gibé rud ata naoṁṫa, má tá aon ḃuaiḋ—."

A Ḋia láidir! ar ndóiġ níl annso againn aċt ceist-eanna sgoile. Ar smuainiġ tú naċ féidir an aigne a ċur sa stáid sin? Tairgeann tú arán beo dúinn, agus uisge naċ mbéiḋ tart arís ar an té ólas é—tá sin go hálainn ar fad, aċt níl ann aċt raiméis. An dtiuḃrá congnaṁ dúinn le im a ċur ar an arán mine seo atá againn, im a ċur ar taoḃ de i dtosaċ agus annsin im a ċur ar an taoḃ eile? An gcuirfeá feaḃas ar an uisge seo, ar a ḃlas leaṁ, agus ar a laige neaṁḋa? Sin iad na rudaí atá d'oireasḃa orainn. Sin iad na rudaí is maiṫ le furṁór an ċine daonna. Gibé rud atá teolaiḋe, gibé rud a ḃfuil cuṁaċta ann—suaiṁneas, airgead, cuiṁniġ orta sin. Ní admoċamuid fearta aon lóċrann a ḃeiṫ sa doṁan aċt an lóċrann a ṫiuḃras léargus dúinn ar éadáil den tsórt sin.

Tá cruṫ ar a urṁór sin gur Dia-ṁaslaḋ é; aċt is é an sgríḃneoir a rinne an Dia-ṁaslaḋ. Ḃeaḋ an oiread de ċiall dó an creideaṁ Críostuiḋe a ċur i gcomórtas

leis an mbuaiḋ atá ag daoiniḃ ag cumaḋ rudaí nuaḋa, agus ḃeaḋ dó feallsaṁnaċt Ṗlató a ċur ina ċomórtas—an cás céadna. B'ionann feallsaṁnaċt i n-allód agus an creideaṁ aiceanta .i. a ḃeiṫ go dúṫraċtaċ ar lorg na fírinne spioradálta, agus ar lorg na maiṫeasa spioradálta. Ḃain sí leis an spiorad agus le uaisleaċt an duine, agus sé an rud a ċuir sí roimpi .i. a nádúr a ġlanaḋ agus dóċas a ṫaḃairt dó go raiḃ an ḃeaṫa ḟuaṫain agus an ċoróin ġeal imeasg na naoṁ i ndán dó.

Go díreaċ, ars an sgríḃneoir, is ar sin a tugaḋ gaois—ar seo a ṫugaim-se gaois, mé féin agus Bacún. "Tuilleaḋ aoiḃneasa a ṫaḃairt don duine agus a ṗeireaċa a laġduġaḋ, an dá rud a ċuir an tiġearna beaċtuiġṫe Bacún roiṁe." Ní fiú linn tráċt ar rud ar bit ṫairis sin, ṫairis sin ná téiḋeaḋ lorgaireaċt ná miana an duine. Éiriġ as do ḃrionglóidiḃ ar staid intinne naċ féidir a ṡroiċeaċtáil agus sásuiġeaḋ an ḟírinne do réir Ḃacúin ṫú.

Cuiṁniġ ar duine eolgaċ de luċt leanaṁna an treoruiḋe Bacún 'na ṡeasaṁ agus pus air le tarcuisne, agus é ag éisteaċt leis an tSeanmóir ar an Sliaḃ, agus cuiṁniġ air ag fiafruiġe go borb den Teagasgṫóir—"Cia'n ċiall atá leis sin: 'taḃair do ḃeannaċt don té ṫiuḃras a ṁallaċt duit'—'gráḋuiġ do náiṁde'—'biḋiḋ foirbṫe aṁail atá ḃur nAṫair atá ar Neaṁ foirbṫe'! Cá ḃfuil an duine a ḃí riaṁ ar an stáid intinne sin? Goidé an ċúis, a ċara, naċ dtiuḃrá aġaiḋ ar rud foġainteaċ éigin, ar rud éigin a d'ḟéadfaiḋe a ḋéanaṁ agus na buaḋa móra atá agat? An ḃféadfá tada a ḋéanaṁ?—ná feaḃas a ċur ar ṫada? Ḃíonn tú le siúinéaraċt, nó tá dul amuġa

orm, agus ḃíteá ag obair i n-áit éigin i nGalile; an ḃfuairis amaċ aon rud beag nuaḋ ar biṫ a ċuir-feaḋ feaḃar ar do ċeird ṁeasaṁail féin? Ar ċuiris aon ḟeaḃar ar an toirears, nó ar an deil, nó ar an bplána? An féidir leat aon ḟeaḃar a ċur ar ḟeol an ḟigeadóra, nó ar roṫa an ṗotadóra? Ar ḟaḃáil tú aḋḃar ar aon tslíġe, nó ar ḟaḃáilis saoṫar don duine, nó ar ṫugais ear is barr aoiḃneasa don duine? An ndearnais ceaċtar de na neiṫiḃ sin, nó an tig leat a ṫaisbeánaḋ do ḋuine le n-a ndéanaṁ? Ní ḋearnais, ní ṫig! Tóg ar siuḃal mar sin é. Céas é!"

Seaḋ, aċt déarfaiḋ an Sasanaċ eolgaċ liom, ag caint ar ċreideaṁ atáir anois; agus sin é an rud is treise againn fá láṫair sa tír ḃreaġ seo. Naċ ḃfuil ar dteampoll urramaċ againn—agus ar moḋ moḋaṁail le urnuiġṫe a ráḋ? Tá roinn ar leiṫ ag an rud sin dó féin, agus Árdeasbog uasal Canterburí ina ċionn. Má ṫeastuiġeann aon tuairisg do ṫaoḃ an tsaoġail eile ná do ṫaoḃ do ṡlánuiġṫe, ná do ṫaoḃ neiṫ ar biṫ den tsórt sin, cuir tuairisg ins an árd-oifig, nó i gceann de na fo-oifigiḃ.

Is fíor sin, tá roinn ann, agus oifigí, agus tuarastal, agus beagán le coir; aċt na ḋiaiḋ sin agus uile, ní ḣé aṁáin naċ deaġ-ḃéasgna críostaṁla iad deaġ-ḃéasgna nua na Sasanaċ (agus is ionann agus dalta iad don teagasgṫóir clúḋaṁail Sasanaċ), aċt ní deaġ-ḃéasgna págánta féin iad. Sin í an ḟírinne ġlan. Níl aon truim dá laġad aca i n-aon níḋ níos fearr ná níos áirde ná mar atá le faġáil ón doṁan. An duḃ-ċumasg céadfaiḋ a ṫug do Ḃacún agus do Ṁac Aṁalġaḋa an ḟeallsaṁnaċt ársaiḋ a ċur i gcomórtas le stuaim ċinn luċta an ama so taisbeánann sé go ḃfuil an ċáiliḋeaċt

sin ag teaċt ar na daoiniḃ, ar a gcroiḋe agus ar a intinn, agus is tuar ḃáis don náisiún é. Sé céadfaḋ atá ag urṁór an ċine daonna, gur maiṫ an rud airgead agus cuṁaċta agus aoiḃneas; agus, féaċ, ḃreaṫnuiġ Spiorad na hAoise ar an níḋ céadna agus duḃairt sise go mba rí-ṁaiṫ na neiṫe iad. An stáid is áirde ina ḃféadfaḋ intleaċt nó suḃáilce an duine a ḃeiṫ do réir na spioraide túṫaiġ sin, sé sin stáid an té sin a ḃfuil gráḋ aige don ċine daonna—sé sin le ráḋ, sin é staid an duine a laġduiġeas a bpeireaċa don ċine, nó a ṫug ar tuilleaḋ aoiḃneasa ḋóiḃ, de ḃarr neiṫe nuaḋa a fuair sé amaċ, nó de ḃarr coṁgar innill a ċeapaḋ. Cuṁaċta an duine a ṁéaduġaḋ, a ċuṁaċta ar na dúiliḃ agus a ċuṁaċta ar ḋaoiniḃ allṁurḋa, doċum sólás a ṫaḃairt dúinn féin, sin é an toraḋ is áird-réimiġe d'ḟéadfaḋ a ḃeiṫ ar an intleaċt is géire. Seaḋ, agus ċeapfaḋ Spiorad ġránna na hAoise an spéir féin a strapaḋ le teann innealraḋ uaṫḃásaċ gaile, le aiṁléis, agus le púdar, le airgead bunaiḋ, le "dliġe an ċur-ar-aġaiḋ," agus le neart do-ṁearta an ċoiṁ-oiḃriuġaḋ le céile. Is beag aige gur ċlis ar Otus agus ar Ephialtes, ar Tiphaeus agus ar Enceladus, ná ar luċt tógṫa Shinar; agus cad n-a ṫaoḃ? Ḃa ḃeag é a n-eolas siúd ar ċoṁ-oiḃriuġaḋ; ní raiḃ eolas duṫ ná daṫ aca ar an aiṁléis, ná ar an ngail, ná ar ḃun-aḋḃar an stuaiḋ; ní raḃṫas aċt ag tosuġaḋ ar ġnáṫ-innillteóireaċt an poḃail; ní raiḃ dul ó ċliseaḋ aca.

Feicṫear don tSasanaċ fá láṫair, an t-aḋḃar bunaiḋ a bailiġtear, agus a curtar ag saoruġaḋ, agus a mbain-eann daoine ceannsa leas ċoṁ haḋḃail-ṁór sin as, feicṫear ḋóiḃ gur leor mar ċuṁaċta é sin leis an

doṁan a ċur fa smaċt; agus dá ḃríġ sin aḋruiġeann siad a *numen* le n-a ngnát-ġoiṫiḃ salaċa. Dearḃuiġeann siad dóiḃ féin naċ leoṁfaiḋ Dia an nádúir baint le n-a leiṫéid sin de ċuṁaċta, ná aon aiġneas a ċur air; óir luċt an airgid atá na gcoṁnuiḋe sa gcaṫair creideann siad go ḃfuil airgead ag Dia an tAṫair san áit a ḃfáiġtear trí as an gcéad as, agus ar an aḋḃar sin de go ḃfuil sé san áirdeal ar ḟaitċeas naċ mbeaḋ sé 'na ṡíotċáin ar fud an doṁain, nó ar ḟaitċeas go gcuirfiḋe aon ḃacaḋ ar réim na "ndeaġ-ḃéasgna."

Is cosṁail mar sin go ḃfuilsé na ṡíotċán an fad is naċ ḃfuil dá ċreaċaḋ is dá ṁarḃaḋ, is ag faġáil ḃáis den ocras aċt daoine gan airgead; agus fresin naċ ḃfuil tada a ċeannsoċaḋ déiṫe is daoine ċoṁ maiṫ le neart airgid bunaiḋ ḃeiṫ aca.

Creidim go diongḃálta gur baoġalaiġe an ċaint ċumairg agus na smuainte cumairg sin atá ag tuar an droċ-ruda, agus a ṫug an méid sin orainn (agus ní mí-ṫuisgint a ṫárla le timpiste é aċt measgaḋ ó ḟréiṁ a rinneaḋ ar an teanga Béarla, agus iomroll intleaċta, agus gnát-iomroll inċinne atá ag dul ċun donaċt le dá ċéad bliaḋain) ná giob geab Ḃabel, agus go ḃfuil sé ag tuar an tubaiste i ndeire na dála. Ní hé an sólás bun-ċursóir an duine, agus cuirfear sin i n-iul tré ċoṁarṫaiḃ agus tré iongantasaiḃ uaṫḃásaċa. Dearḃuiġim-se naċ é an t-airgead bunaiḋ atá ag riaġluġaḋ an doṁain; ná naċ ḃfuil aon trum mar ġeall ar airgead ag Dia Uileċuṁaċtaċ sa seasaṁ ḋéanfar cirte an stuic, ná i gcoṫrom idir ċuṁaċtaiḃ na ranna Eorpa; ná fós naċ ḃfuil sé i n-innillteoireaċt caṫraċ ná i n-innillteoireaċt armála an duine a ċur ós cionn na ḃflaiṫeas, ná suiḋe ríoġḋa Dé a corruġaḋ.

Aċt a dtagaiḋ an t-am sin, náisiúin atá sgarṫa ṫart anoir ar an doṁan, agus gur cuṁang leo é, déanfaiḋ siad roinnt den ḟíor-ḟeallsaṁnaċt d'ḟoġluim, agus ní hí sin an nua-ḟeallsaṁnaċt, agus béiḋ éadaċ silici agus luaiṫreaḋ umpa. Agus náisiúin eile atá sínte sa draoib anoir, cuirfiḋ siad díoḃ an t-éadaċ silici, agus buailfiḋ siad fan saoġal náisiúnta ar a nua, agus b'éidir ḋóiḃ-san na corṫa céadna a ḋéanaṁ agus an díoġaltas céadna a ṫarraing orṫa féin. Óir is ṫart timċeall is gnáṫaċ leis an gcine a ḋul ar aġaiḋ ; nó b'ḟéidir, do réir na lúibe a ḋéanfaiḋe, i roṫa a beaḋ ag casaḋ ar an gcoṫrom, sé sin, corán ceart-calda a ḋéanaṁ ar aġaiḋ ; marar ċóra a ráḋ gur ar luasgán a bíos an cine ar nós na croiċteoige a ġníos stuaḋ ceartaill agus é ag gluaiseaċt ar a ċúrsa. Seaḋ agus is aois an seal ama is ceart a ċoṁaireaṁ ; nó le ḋá ḟocal a ċur i n-aon ḟocal aṁáin, abruiġmís go bḟuil an saoġal ḋá ċaiṫeaṁ.

Tá daṫ dearg ar an spéir arís anoċt, agus an ġrian ina caor ṫeintiḋe istiġ i lár néall atá ar dearg-lasaḋ ar íoġar na spéire. Tá an ġrian freisin ag leanṁaint dá sgáile féin, ṫart timċeall na cruinne, gan sos gan sgíṫ aici. "Éiriġeann an ġrian fosta, agus téiġeann an ġrian faoi, agus déanann sí deaḃaḋ ċun na háite ar éiriġ sí. Tá na sroṫa go léir ag teibirsin ċun na fairrge, agus na ḋiaiḋ sin níl an ḟairrge lán ; fill-eann na sroṫa arís gus an áit as a dtángadar. Caiṫeann na huisgí na cloċa. Sguabann tú ar siuḃal na neiṫe ḟásas as deanaċ na talṁan, agus dóċas an duine milleann tú é. Téiġeann agat air go síorruiḋe agus téiġeann sé ar ceal." Slán leat.

19°—Focal eile do ṫaoḃ an "rí-ṁúinteora Sasanaiġ"

agus tá mé réiḋ leis annsin. Féaċ a ḃfuil aon tairḃe ann féin ná ina ṫeagasg, ná sa leas a ḋearḃar sé a ḃeiṫ ann .i. sólás agus saḋáile agus réim a ṫaḃairt don duine. An ċéad ċás de, ní ḟuair sé féin amaċ rud nuaiḋ ar biṫ riaṁ, ná níor ḟoġluim sé, ná ní raiḃ fios aige i gceart tada. Fearaċt an tiġearna Brougham, ḃí roinnt ḟuaraċ éigin eolais aige ar an ealaḋain a ḃí ann le n-a linn féin: an rud aduḃraḋ le uaċtarán aca ḃí sé ionráiḋte i dtaoḃ an uaċtaráin eile: .i. "dá mbeaḋ fios aige beagán den dliġe níl tada naċ mbeaḋ fios aige beagán de." Aċt gaḃaim pardún ag an tiġearna uasal—ó's cuiṁneaċ liom anois é, ċuir sé cúram níos uaisle ná sin air féin .i. obair a leagan amaċ do ḋaoiniḃ eile, i n-áit a ḋul ag obair dó féin i dtiġṫiḃ ceirde, nó i gceárdċaiḃ, nó os coṁair sorn, an áit a mbeaḋ deataċ agus gal air. Ṁeas sé agus leag sé amaċ fós sliġṫe réiḋe fairsinge ar ar ċóir a ḋul ag lorgaireaċt; d'ḟéaċ sé go cruinn ar obair na healaḋna go foirleaṫan agus go hiomlán, agus leag sé amaċ a gcion féin oibre do na hoibriġṫiḃ. Agus tá le ráḋ na ḋiaiḋ sin gur ṫaisbeáin an t-uaċtarán so a ḃí ar ḃeagán den eolas é féin, agus a ṁair le linn saoṫar na meanmanraḋ a ḃeiṫ ar siuḃal go díċeallaċ, dúṫraċtaċ .i. tamall gearr d'éis an ama a ḃfuair Galileo amaċ sliġṫe na gréine agus na réalt ṫríd an spéir, agus tar éis na gnáṫ-riaġlaċa a ċoiṁlíonadar d'ḟaġáil amaċ do Ċepler; d'éis an ama ar frít amaċ an fadradarcán, agus compás an ṁáirnéalaiġ, agus cóir clóḋadóireaċta, (agus frít amaċ iad sin go léir gan aon ċongnaṁ ón *organum*), agus tá le ráḋ gur ṫaisbeáin an t-uaċtarán so an ḟeallsaṁnaċt, agus gur ċuir sé suim ag daoiniḃ eile innti, agus gur ċuir sé cursóir ar foġnaḋ roimpi, cé naċ ḃfuair sé tada amaċ

ariaṁ aċt a riaġail féin. Cá ḃfuil an fiaḋnuise? Níl sí ann. Agus dá ḃríġ sin, dearḃaim-se go cinnte naċ raiḃ riaṁ fós fear coṁḟuiḋte drug ann, ná talaṁ-eoluiḋe, ná ceárduiḋe, ná fisigeaċ, liaiġ, réaltóir, ná innilteoir, ná “ feallsaṁ ” ar biṫ eile, anall ó aimsir Ḃacúin, ar ċuiṁniġ a ċroiḋe riaṁ ar an instantiae ná ar an vindemae, ná ar ṫada eile den ċaint liobarnaċ atá sa leaḃar amaideaċ sin, i n-aon lorgaireaċt dá ndearna-dar. Dearḃaim ina ṫeannta sin, naċ raiḃ duine as an dá ḟiċid, de na daoiniḃ a ċuir ealaḋain agus dán ċun cinn i gceart, nár léiġ duine riaṁ aca an leaḃar úd; naċ raiḃ duine as an dá ḟiċid a léiġ an leaḃar a ṫuig í—agus na daoine a ṫuig í féin, ní raiḃ an t-aon duine aca a ḃain aon leas aisti.

Aċt déarfaiḋ an sgríḃneoir, bí cinnte ḋe, is iad na nistantiae céadna sin an *organum* a ḃí ina gceann ag na daoiniḃ a ḃí ag lorgaireaċt agus ag obair, agus a raiḃ toraḋ ar a saoṫar de ḃarr na sliġe a ṫaisbeáin an múinteoir mór dóiḃ, cé nár léiġeadar, nó nár ṫuig-eadar an leaḃar sin, nó nár ḃfiú leo í aireaṁ, ná naċ raiḃ fios aca na téarmaí dá ndearna Ḃacún úsáid. Is iad go díreaċ, mar ḃíodar ag Tubal-cain agus ag Daedalus, ag Archiméder agus ag Aristotle, ag Columbus agus ag Cepler, iad sin agus iad sin aṁáin.

Sé an rud a rinne an tiġearna Ḃacún dá ríre, agus sé a ndearna sé—má rinne sé tada—ná má bí toraḋ ar biṫ ar a ṡaoṫar, go mba hé ba cionn-tsiocair le ceard-uiḋṫiḃ stuamḋa a ċur ag obair ar lorg na riaġlaċa dá ngéilleann folaiḋ (ionnus go mbainfiḋe leas agus sólás asta, agus ar an aḋḃar sin aṁáin). Ċuir sé an obair sin i n-áit na feallsaṁnaċta, agus ṫug sé feall-saṁnaċt uirri. Agus aḋmuiġeann an sgríḃneoir

dílis, ó's duine é naċ raiḃ an-aineolaċ, ná naċ raiḃ ar deireaḋ ina ċuid eoluis ar an saoġal a ċaiṫeaḋ, ná fós naċ raiḃ aon níḋ dá raiḃ roiṁe dá ḟeiceál dó, adṁuiġeann sé gurab ṡin é rinne Bacún, agus deir sé gur maiṫ a rinne sé é.

Táim tuirseaċ anois de Ṁac Aṁalġaḋa agus dá ċuid airtí, agus ċím, agus is iongantaċ liom é, go ḃfuil tuairim agus deiċ leaṫanaċ breacṫa agam ag coireaṁ-aint air. Is gasta deaslámaċ an ceárduiḋe ar focail é, ceárduiḋe focal ċoṁ deaslámaċ agus ṁair san naoṁaḋ aois déag é. Ċeapfaḋ duine ar biṫ i dtosaċ gur dánta cearta a ḃfuil fíor-ḃinneas an aṁráin ionnta, a ḋán ar Horatius agus a aṁrán ar Nasebí. Is gearr ó ċeapas féin é; aċt ní féidir é agus ní fada dá ṡórt iad.

"Is an rud naċ féidir ní féidir é,
Is ní ḃeiḋ sé aṁlaiḋ le n-a ré."

Níl aon ḟulaing leis an aimsir d'éiriġ sé ċoṁ te sin, agus níl aon teaċt as againn. Oireaḋ is puṫ den ḟionn-ḟuartas níl ann, agus is geall le ciúineas na marḃ an ciúineas atá ann. Is cosṁail le sgaṫán práis uaċtar na fairrge ar sleiṁne, agus sgaltaċa teo na gréine gile ag éirġe dá druim. Támuid mar ḃeimís idir dá ṡornn ḟraoċda. An ṁeirgín ḃeag de ċleiteaċaiḃ caola atá i mbarr na cleiṫe i n-áirde, tá siad ag sileaḋ anuas díreaċ, cé go ḃfuil hoċt míle siuḃail san uair ḟúinn. Tá an sáirseint reaṁar ag cuimilt an allais dá ṁailiḋe. Tá an t-uisge atá sa dabaċ bog; an fíon atá ins na buidéil, tá sé féin bog agus gan é de ċuṁaċta san sáile, óir tá púdar an ġunna measga tríḋ, aon ḟionnḟuartas a ċur ann. Cá ḃfuil an feallsaṁ a ṁúinfeas dúinn cé'n ċaoi a ḃfuarófaiḋe an fíon, gan

leac oiḋre a ċur leis, fá ḃrotall so na gréine? Níl long ná bád le feiceál, ná éan ar an spéir, ná aon rud eile a ṫaisbeánfaḋ talaṁ ar biṫ a ḃeiṫ ann. An aṁlaiḋ go ndeaċamar ṫar Ḃermuda? Goidé an díoġbáil? Is beag agam é dá seolaimís tart timċeall na cruinne. Aċt tá muiniġin ag fear stiúrta na luinge go mbainfimíd na hoileáin amaċ i dtaca ṁeaḋoin lae i mbáireaċ.

20°.—Ḃermuda! Tuairim an deiċ a ċlog indiu sgaip an ceo glas, agus an fear a ḃí i mbarr an ċrainn, ġáir sé ós árd: "Talaṁ." Ba hé an ċéad talaṁ é a ḃí le feiceál ó d'ḟágamar Éire, agus ní raiḃ duine againn naċ raiḃ fonn air a ḟeiceál. D'ḟéaċas-sa amaċ níos deismiriġe ná ceaċtar aca, mar is mó é mo ṡuim-se i mBermuda fá láṫair ná suim aon duine eile ar bórd. Ba gearr go raiḃ aṁarc air ó ḃarr an ḃorsa atá ós cionn rota na luinge; roinnt tulaiġ ísle talṁan atá ann, agus iad le feiceál go follusaċ idir tú agus an spéir, agus iad gar go maiṫ dúinn. Níl aon ċuid de Ḃermuda níos mó ná naoi ḃfiċid troiġ ar áirde, agus ní féidir é ḟeiceál nó go mbeiṫeá i ngar dá ḃeiṫ buailte air. Fá ċeann leaṫ-uaire ṡroiċeamar é, agus leigeamar fúinn, ag fanaṁaint le píolóite. Níor ḃfada go dtáinig bád ċugainn; daoine buiḋe na bádóirí, a raiḃ a n-aiṫreaċa bán agus na máiṫreaċa duḃ; ḃí hataí de ḃilleogaiḃ leaṫna orta. Ḃí an píolóite féin ċoṁ duḃ leis an sméir. Tá sreaṫ gunnaí móra Carthagíneaċ ar ṁullaċ an oileáin ṫoir, agus tá béal an ċuain go contaḃairteaċ, agus é idir sin agus beann ṁór atá ag éirġe aníos as an ḃfairrge ar an taoiḃ ó ṫuaiḋ de na hoileánaiḃ. Ba gearr go raḃamar ṫar an mbéal contaḃairteaċ, agus ṡeolamar annsin ar feaḋ deiċ

míle le hais an dá oileán is mó, agus ḃí aṁarc maiṫ againn ar an tír agus ar na tiġṫiḃ agus ar na daoiniḃ. Is beag nár léar ḋúinn leis na gloineaċaiḃ fadraḋarc-aċa, an ċóir do ḃí ar na tiġṫiḃ aca istiġ ionnta, an áit a raiḃ na doirse osgailte. Tá daoine go tiuġ ann; tá na tiġṫe nó a ḃfurṁór, geal, idir ḃallaí agus ceann, aċt tá siad ar easba simléir agus féaċann siad go mí-ċom-póirteaċ; tá teaċ beag fulaċta ar leiṫ aca, tamaillín ón teaċ coṁnuiḋe. Tá daṫ geal ar ċuid de na carraig-reaċa, daṫ buiḋe ar ṫuilleaḋ aca, áit ar biṫ a ḃfuil siad leis, mara ḃfuil carraig ann a dtagann an ḟairrge uirṫi. Tá tuláin ḃeaga 'na gcéadtaiḃ ar na hoileánaiḃ go léir, agus crainn ḃeaga garḃa ceḋir. Níl aon ċrann ann aċt an ceḋir. Tá daṫ donn-uaine ar an gcuid den talaṁ naċ ḃfuil aon aḋmad air, agus cosaṁlaċt lom, spalpṫa air, cosaṁlaċt go súġfaḋ sé a dtiocfaḋ is a dtáinig den uisge. Ní hiongnaḋ ḋó; níl sruṫ ná sreaḃ, ná sruṫán, ná tobar, ar ḟuaid na n-oileán, agus trí ċéad aca ann, agus trí ṁíle cnocán orṫa. Níl na cnuic sáṫaċ árd, ná an talaṁ sáṫaċ fairsing, agus is cineál cailce atá sa gcarraig ċalcṫa atá ann, agus ṡúġfaḋ sí an t-uisge ar nós an an ġainiṁ, agus súġann sí a dtuiteann den ḃáistiġ uirṫi agus ṡúġfaḋ sí a ḋeiċ n-oiread agus ní ḃeaḋ a dóṫain na ḋiaiḋ sin aici. A Ḋia láidir, naċ dóiġṫe seannta an tír í!

"Áit nár riṫ riaṁ sruṫ ná sreaḃ,
Soir i n-aġaiḋ an ġaoi ġlais ġlain
A ḃfuil lasaḋ aeḋearaṁail ó neaṁ ann."

Ní mór, is cosṁail, do na daoiniḃ a ḃeiṫ ar a ndíċeall ag gaḃáil na báistiġe, agus cuisleaċa agus dabaċanna a ṡocruġaḋ ar ṡliġe glic fa n-a coṁair. Is maiṫ an ċloċ

atá aca leis an uisge a sgagaḋ, ar ċuma ar biṫ, dá ḃfaġaidís an t-uisge. Ní ḟeicim cur ar biṫ d'aon tróst déanta, aċt beagán garrḋanta; agus is fíor-ḃeag den talaṁ atá curṫa i n-aon ċor. Ċítear dom gur doiċeallaċ, allṁurḋa an áit é seo ar fad; agus ar a ṫeaċt dúinn anoir le tír, agus gan tada le feicsin aċt tulċáin agus na garḃ-ċroinnte loma ceḋir, agus an talaṁ spalpṫa, ċuiṁniġeas ar Ḃanba na Sreaḃ, agus ba truaġ liom gan mé ann. Ar feaḋ na huaire ḃíomar ag seóltóireaċt anoir, ḃíos ag síor-ċantain liom féin:

“Is osgailte fáilteaċ an áit sin Éire,
Bán-ċnuic Éireann óiġ,
Agus toraḋ na sláinte i mbarr na déise
Ar ḃán-ċnuic Éireann óiġ;
Ḃiolar agus saṁa i ngleanntaiḃ ceo
'S na sroṫa san tsaṁraḋ a' labairt ar neoin
Is uisge na Siúire a' brúċt na ḟlóġ
Ar ḃán-ċnuic Éireann óiġ.”

Aċt is breaġ tortaṁail na hoileáin iad so 'na ḋiaiḋ sin. Beirtear agus tógtar na mílte daoine orṫa agus créatúir daonna freisin iad, do réir ċosaṁlaċt. Tá dá ċaṫair orṫa, i ḃfuil fir a ḃfuil deis a labarṫa aca agus luċt reaċta agus riaġaltais i gcaṫair aca. Tá dug ann agus dá ḟluaiġṫeaċ, agus dá ṗáipéar nuaiḋeaċt—páipéir ċearta do ḋaoiniḃ le n-a mbaraṁail a ḟoillsiuġaḋ (agus eagartóirí, is dóiġ liom agus gaoṫ, agus gaċ aon deis eile). Agus rud is fearr ná sin, tá neart toraiḋ ann, agus neart éisg agus glasraiḋe, agus ċím ba ann, agus gaḃair go leór, agus muca agus éanlaiṫ. Dar go dearḃṫa is maiṫ an tír í. Is annso a ṫaoil Seoirse Biorclaoi seagainne

coláiste a ċur ar bun do ḋaoiniḃ a raiḃ fúta a ḋul imeasg daoine allṁurḋa ag teagasg an tsoisgéil. Ḃí fa Ṡeoirse Críostuiḋṫe a ḋéanaṁ de na hAimeriocán-aiġiḃ dearga, agus d'éiriġ sé as déagántaċt a ḃí aige i nDoire Ċuilm Cille agus tuarastal mór dó as, ionnus go mbeaḋ sé ina Uaċtarán ar an gcoláiste annso, áit naċ mbeaḋ ḋó aċt céad punt sa mbliaḋain. Sir Riobart Ualpole, saoilim, a ḃí ina árd-ṁinistéar ar raġaltas Ṡasana an tráṫ sin, agus ġeall seisean fiċe míle punt a ḃronnaḋ ar an gcoláiste. Ar ṫabairt an ġeallaiḋ sin do Sir Riobart d'ḟágaiḃ Seoirse Doire, agus ċuaiḋ sé go Sasana Nua, áit ar ḟan sé bliaḋain ag feiṫeaṁ leis an airgead, agus le cairt an ċoláiste. Ḃí sé ag iarraiḋ agus ag gearrán, dá ṁeaḃruġaḋ agus dá ċur i n-iul dóiḃ, nó go raiḃ a ċroiḋe briste beagnaċ, agus annsin d'ḟill sé ar ais go hÉirinn agus éadóċas air. An duine boċt! is beag a ċeap sé go mbaḋ ṁor an biorán le ministéaraiḃ Ṡasana é féin agus a ċoláiste. Ḃí a ṁalairt de leagan amaċ aca fa ċoṁair na hoibre sin .i. min ḋearg a ḋéanaṁ de na daoiniḃ dearga. Aċt rinneadar easbog de Ṡeoirse ar Ċluain Uaṁa, agus d'ḟan sé annsin ag feallsaṁnaċt agus ag fidiléaraċt dó féin go ḃfuair bás. Go Bermuda ḟeisin a ċuir Prospero Ariel oiḋċe áirite ag iarraiḋ drúċta. Aċt is ar éigin a d'aiṫneoċaḋ duine anois gurab iad na hoileáin seo na Bermoothes ċollóideaċa, mar ní suaiṁniġe naoiḋeanán 'na ċodlaḋ i n-uċt a ṁáṫar ná na hoileáin indiu i n-uċt na mara gloiniḋe seo.

Agus naċ annso fosta a ṫáinig Ualler, ealaḋantóir an ḃeaṫa, nó go gcaiṫtí aimsir an ċruaḋtain, agus naċ ann a faċtar dó an aisling ar oileánaiḃ an tsaṁraiḋ? Naċ ndearna Tomás Ó Mórḋa ḟeisin amráin faoi na

crannaiḃ cedir seo? Ní raiḃ Ḃermuda gan a ċuid-eaċta; seaḋ, tá cáil féin air agus cáil a ṁairfeas. Is bloġ den talaṁ bláṫṁar dá ríriḃ é is cosṁail, agus a ċeann ar uaċtar an aigéin annso aige. Is féidir mair-eaċtáil ann ar ċuma ar biṫ; agus dá dtugtaiḋe oileán díoḃ so ḋom ar m'aġaiḋ féin, nó réasúntaċt saoirse mar sin, b'éidir liom mo ċúram ar fad a ṫaḃairt amaċ annso, agus b'éidir ḋúinn síol gallda a ċur, agus oráistí, agus fataí, agus coṁnuiḋe i mboṫán a mbeaḋ ceann fionn-aolta air, agus an ḟairrge ar a ḃéalaiḃ, agus coill cedir ar a ċúlaiḃ. Ḃ'éidir sin. An t-ordugaḋ atá fá séala ag Caiptín Wingrove, b'éidir go leigfeaḋ sé an deis sin a ṫaḃairt dom. Tá le ráḋ naċ mó ná folláin an áit é, aċt ar nDóiġ neartoċaḋ mo ṗáirtí beaga fa ṫaiṫneaṁ láidir na gréine, agus ṁairfeaḋ muid ar an gcúlráid annso go gcaiṫtí an tamall a ċeap an dream a d'ḟuadaiġ ar siuḃal mé ḋom, sin nó go saorfaiḋe mé mar ġeall ar "aḋḃar stáit" éigin (mar is dúinte doṫuigṫe na daoine iad fir stáit Sasana).

Ṡroiċeamar calaḋ-ṗort fa ḋeireaḋ, áit ar leig-amar fúinn, ar ḃéalaiḃ an oileáin ar a ḃfuil luċt an riaġaltais, an áit a ḃfuil an dug. Seo é an t-oileán is fuiḋe siar-dtuaiḋ den iomlán, agus Éire an t-ainm atá air, ní ḋéanfaḋ aon ainm eile é. An long aḋḃal-ṁór gaile a ḃíos ag triall anonn is anall treasna an aigéin .i. an *Great Western,* ḃí sí annso le n-ar n-ais, ar a ṫeaċt i gcalaḋ-ṗort dúinn, agus ar an taoḃ eile ḋinn tá long ṁór stáideaṁail cogaiḋ, a ḃfuil ceiṫre ġunna ṁóra ḋéag agus trí fiċid uirri, agus an ḃrataċ ċearnógaċ ḋearg i mbarr an tseoil-ċrainn, dá tais-beánaḋ go ḃfuil an t-uigingeaċ ar bórd. Tá galtán

beag le luċt an riaġaltais ag seoltóireaċt tart ar fud an ċuain; tá roinnt ḟoiṫiġ sa dug, agus gob talṁan amaċ le n-a n-ais, le fasgaḋ a ḋéanaṁ ḋóiḃ, dá dtagaḋ an doineann, agus gleoiteóga beaga gleoite, agus déanaṁ aisteaċ orta, ag imṫeaċt anonn is anall ina sgórtaiḃ—i gcrutaṁnas go ḃfuil beoḋas san áit ṫar mar ḃí againn le trí seaċtṁainí i n-aduaḋantas an aigéin.

An t-uigingeaċ atá annso, tá na hIndiaċa Ṫiar agus Ameiriocá Ṫuaiḋ le freastal a ḋéanaṁ aige orta; is é an sean-tiġearna Ó Cogaráin é, nó an tiġearna Don-doṁnaill, fá láṫair. Sé an fear céadna é a ḋíbir na hEsmeraldá as calaḋ-ṗortaiḃ Callao; an fear a ḃí ina uigingeaċ i Sile agus Ó hUigín mar ainm air; an t-uigingeaċ Gréige a ḃí fa Ċoṁḋáil Epidaurus, agus níl aon ḟear beo a ṫug gaċa le mionna leis a ḃeiṫ dílis do riaġaltas sealadaċ ceannairceaċ. Ó ḃí sé inḟeaḋma tá sé ag troid ar fud fairrgí na cruinne ar son daoine ḃí ag iarraiḋ a dtír a ḃeiṫ neaṁ-spleaḋaċ. Giḋeaḋ, is dóiġ liom go gceapann sé gur fíor-ḋroċ-ḋaoine iad luċt ceannairce na hÉireann.

Ḃí an tráṫnóna go haoiḃinn agus caiṫeas an t-am ar bórd ag coṁráḋ leis na hoifigeaċaiḃ agus ag dearcaḋ ar fadraḋarcán ar na hoileáin tart timċeall orainn, go ndeaċa an ġrian faoi. Is daingean an daingean i gcosaṁlaċt é oileán Éireann. Tá sreaṫ fíor-ḋeas tiġṫe ar ṁullaċ an ċnuic i lár an oileáin. Sluaiġṫeaċ é sin agus stórus an riaġaltais i ḃfogus dó, agus stuaḋ-ċeanna do-ḃrisṫe orta, naċ mbrisfeaḋ sliogán féin iad agus tuiteaḋ sé orta. Tá an cnoc gearrṫa síos ar fiar ġéar ar a mbéalaiḃ sin, síos go dtí go sroiċiḋ sé coṫrom leis an dug, agus ar a ċúlaiḃ tá

forscaṁon gearrṫa sa ḃfánán agus gunnaí móra suiḋte orṫa. Tá sreaṫ fada réiḋ de ḋaingniḃ ar feaḋ an ḃealaiġ, idir cnoc an tsluaiġṫiġe agus cnoc eile atá ar fíor-ḟoirċeann ṫuaiḋ an ċnuic; agus tá tiġṫe eile atá ar fíor-ḟoirċeann ṫuaiḋ an ċnuic; agus tá tiġṫe eile leis an riaġaltas ar sin, agus riar láidir gunnaí móra ṫart timċeall air. Taoḃ ṫoir díoḃ sin tá arsaill ann, agus is insan arsaill sin atá an stórus d'earraiḋ loingis, agus na hoifigí agus an dug. Is millteaċ mór luaċṁar na foirgniġe iad cuid aca sin.

Níl a saṁail seo d'áit le haġaiḋ loingis i nÉirinn .i. san Éirinn eile. Is maiṫ a seaċain na Carthagíní riaṁ ar ḟaitċíos go mbeaḋ.

Ċím trí long ṁóra, mí-stuaṁḋa ar ancoire istiġ sa dug, agus díon orṫa, agus daoine ar bórd orṫa, casóga geala lín-éadaċ ar na daoiniḃ agus hataí tuiġe, agus litreaċa agus fiġearaċa áirite ar ḋruim a ċasóige ag gaċ aon ḟear aca, agus i n-a ṫeannta sin fíoġair de ḟaiġead leaṫan na bainríoġna. Saṁluiġeann sé ḋom gur ag cleaċtaḋ acluiḋeaċt atá siad, agus ag máirseáil ar nós saiġdiúirí. Agus an ḃfuil saiġdiúr le déanaṁ ḋíom-sa ina mears sin, agus mo ċoṁarṫa beiṫ orm gur leis an mbainríoġan féin mé ar feaḋ na ceiṫre bliaḋna déag so atá amaċ roṁam? Tá súil agam naċ ḃfuil. Aċt má tá, bíoḋ.

Ċuaiḋ an ġrian faoi ar ċúlaiḃ na gcrann cedir, ar nós coṁarṫa cró-ḋearg caṫa le n-a mbeiṫfiḋe ag diuḃ-ragaḋ. Na báid ḃeaga éadtroma le muinntir Ḃermuda d'imṫiġeadar isteaċ fá ḋorċadas an ċalaiḋ, iad féin agus a ḃfoirne duḃa. Luċt margaiḋ ḃí ionnta, agus mná niġeaċáin. Ċaiṫ long na ḃrataiġ urċar an tráṫnóna, agus ċuaḋar-sa ċun suaiṁnis ċun

mo ṡeomra, ar ḃórd an *Scourge.* Seo é an uair ḋeireaḋ agam ag dul ann. Ċuir an caiptín sgéala faoi féin agus fa n-a ṫeaċtaireaċt go dtí an t-uigingeaċ: ċuir an t-uiginġeaċ sgéala ag triall ar an nGoiḃear-nóir. Beiḋ fios agam i mbáireaċ cá mbeiḋ sé ceapta dom a ḃeiṫ sa mbaile.

## An 3° Caibidil

Meiṫeaṁ 21°, 1848. Ar bórd an *Scourge* fós dom, i mBermuda.—Ṫáinig galtán eile isteaċ sa gcoinéal ṫoir-dtuaiḋ indiu. Tagann péire aca isteaċ annso go Bermuda uair sa gcoicidís ar na hIndiaċaiḃ Ṫiar, agus is ceann aca í seo. Ḃí sí beo le luċt taistil, idir ḟir agus ṁná, agus leig sí ḟúiṫi i ngar dúinn. An dara lá den Ṁeiṫeaṁ a d'ḟágaiḃ sí Southampton, agus tá páipéir nuaiḋeaċt ó Londain léiṫi ag innsin faoi gaċ ar ṫárla go dtí an t-am sin. An fear faire ḃí againne .i. an dara hoifigeaċ, ċuaiḋ sé ar bórd aici ar an toirt boise, agus ṫug sé dó nó trí ṗáipéar ar ais leis. Ní ḟacas aon ṗáipéar níos déiḋeanaiġe ná ceann an 6° lá den Ṁeiṫeaṁ agus dá ḃríġ sin ċuir sé áṫas orm tamall den *Morning Mail* féin d'ḟaġáil. I dtaoiḃ an daoir .i. an Mistéalaċ, atá an príoṁ-alt, agus an t-uġdar a sgríoḃ é, is dóiġ leis gur biṫeaṁnaċ mé i dteannta ḃeiṫ 'mo ḋaor. Aċt ṫáinig mé ar sgéala ar ċuir mé suim ann .i. freagra a ṫug Sir Seoirse Grae ar ċeist a cuireaḋ air i bPáirliméid Ṡasana .i. an ḃreiṫ a tugaḋ orm, an mbeaḋ orm a fulang? "Ċuir luċt Riaġaltais na Bainríoġna órduġaḋ go hÉirinn go gcaiṫfiḋe an ḃreiṫ a tugaḋ ar an daor, an Mistéalaċ, a ḟulang go hiomlán." Níl teora ná cuimse le daille an duine sin! Éamonn de Búrc de Róiste a ċuir an ċeist, ar an nós so: An ḃreiṫ éagcóraċ ṁí-ċoṫrom a tugaḋ orm-sa an aṁlaiḋ go raiḃ fa'n riaġaltas dá ríriḃ cur fa ndeara dom í ḟulang go hiomlán?

A ḃobarúin! ní raiḃ éagcóir ná mí-ċoṫrom sa mbreiṫ, dá gcuirtiḋe ga mo ḟromaḋ mé agus mé a ṫligean. Ní hé a ċruaiḋe is ḃí an ḃreiṫ a tugaḋ orm ċor ar biṫ, ar ṫeastuiġ a ḟiosruġaḋ agus a ṁiniuġaḋ, aċt an sórt fromaḋ a tugaḋ orm, agus níor ṫagair Éamonn de Búrc dó sin. An ministéara a ṫug an freagra, ar ndóiġ níorḃ é a ṁoill é gan a ċasaoid a ḋéanaṁ sa ráḋ is go dtiuḃraiḋe breiṫ éagcóraċ mí-ċoṫrom ar ḃreiṫ a tugaḋ go riaġalta agus go dlisteanaċ. Agus ḃí an ceart aige ḟreisin. Níos neaṁ-éifeaċtaiġe ná sin ní ḟéadfaḋ feisireaċt a ḃeiṫ.

Aċt an colaṁain dar teideal Éire, sin é an rud is mó i ḃfuil mo ṡuim dá ḃfuil sa bpáipéar .i. tuairisg a ċuir an Raġallaċ agus an Máirtíneaċ amaċ roiṁ ré i dtaoḃ an ṗáipéir nua nuaiḋeaċt atá ar tí a ṫeaċt amaċ uaṫa gaċ uile ṡeaċtṁain .i. an *Irish Felon,* agus sé an rud atá fúṫa .i. teagasg “an daoir, an Mis-téalaċ,” a ċraoḃsgaoileaḋ, agus an bun-aḋḃar naoṁṫa atá le ceannairc na nGaeḋeal a leaṫnuġaḋ, agus a neartuġaḋ. Is rí-ṁaiṫ an sgéal nuaiḋe é sin, agus ní féidir leis aon droċ-ċríoċ a ḃeiṫ air. Cuirfiḋ sé ialaċ ar na Carthagíniḃ iarraċt go mór mór níos dána a ḋéanaṁ ná mar ḃí dá ḋéanaṁ aca; caiṫfiḋ siad a ḃeiṫ go fada, fada níos buirbe, níos do-ḃeartaiġe, níos anḟorlannaiġe agus níos aindliġṫiġe ná mar ḃíodar; cuirfiḋ sé d'ḟiaċaiḃ ar gaċ uile ṗoiliticeoir Lamartíneaċ dá ḃfuil ann a ḃeiṫ ceannairceaċ, sin nó aḋṁuġaḋ láiṫreaċ naċ raiḃ rún ariaṁ aca aon éirġe amaċ a ḋéanaṁ; ḃéarfaiḋ sé aġaiḋ an ṗobail ar an gcoṁlann agus ar an mbriġ atá leis; sin é tiuḃras do na daoiniḃ airm d'ḟaġáil; noċtfaiḋ sé whiggery na Breataine, bainfiḋ sé ḋe an falaċ feallṫaċ féile

agus carṫanais a ḃí air, agus fágfaiḋ sé lom leis an beiṫeaḋaċ cíocraċ, agus giosgán fiacal air le dearg-ċúṫaċ—óir is é an té atá amplaċ ċun airgid an beiṫeaḋaċ is fíoċṁaire ar biṫ; cuirfiḋ sé críoċ le aon ċaint feasta ar "dliġe," agus déanfaiḋ sé sprúḋánaiġe de ċroiḋe an reaċta, go naċ mbéiḋ dliġe ná riaġaltas (aċt faoḃar claiḋiṁ) le faġáil ar fud oileáin na hÉireann, aċt an oiread is ḃí an ċéad lá riaṁ ar éiriġ an tír aníos as uċt na tuinne—seaḋ, go deiṁin, tiuḃraiḋ sé go mbéiḋ Éire ċoṁ soiléir agus ċoṁ suaiṫeantasaċ ar easbaiḋ dliġe agus riaġaltais (aċt faoḃar claiḋiṁ aṁáin) agus ḃí sí le leiṫ-ċéad bliaḋain, caoi a raiḃ sí go ceart críoċnuiġṫe. Ní féidir do ṁuinntir na hÉireann gan fios a ḃeiṫ aca fa ḋeireaḋ tiar go bfuil a dtír lom, noċtuiġṫe ar an gcuma sin, gan dliġe gan riaġaltas—go dtuga Dia ḋóiḃ náire ḃeiṫ orṫa faoi sin! Má ḃíonn siad uṁal annsin do láiṁ láidir an tSasanaiġ, mar duḃairt mé ċeana deirim arís ó ċroiḋe é, bíoḋ, agus ag an diaḃal go raiḃ siad.

Is gearr gairid, ar ndóiġ, go ngaḃfar an Raġallaċ agus an Máirtíneaċ, go gcuirtear cosg ar a bpáipéar, go ndéantar "sroṁaḋ" orṫa féin, is mar sin adeirtear é agus go gcuirtear, is dóiġ, tar sáile iad; óir níl aon riaġaltas a ḟeasfaḋ le maslaḋ dá ṡaṁail sin. Agus b'éidir go gcuirfiḋe mac Uí Ṁeaċair, mac Uí Ḋuḃṫaiġ, mac Uí Ġorṁáin, an Brianaċ agus an Diolúnaċ, nó cuid aca, anonn 'na ndiaiḋ. Goiḋé an díoġbáil; cuireaḋ ċun báis fir is fearr ná iad 'na gcéadtaiḃ is 'na míltiḃ leis an ocras.

Tá fios agam go rí-ṁaiṫ go bfuil fir stáit ċeann-airceaċa ann agus gur éitreoraċ seasóiḋeaċ leo an

leagan amaċ agus an ċóir seo atá dá ċur agam ar an obair ar fad; ní léar dóiḃ go dtiocfaḋ as aċt roinnt daoine uaisle a ḋul dá marḃuġaḋ féin i n-aġaiḋ daingin cloċ eiḃir, agus iad ag ceapaḋ gur dá ionnsuiḋe go dásaċtaċ atá siad. Deir na politiceoirí seo linn go mba ċóir dúinn fuireaċ go mbeimís níos líonṁaire; go mba ċeart dúinn connraḋ ceilge agus brostuġaḋ a ḋéanaṁ i gcogar, agus fuireaċ faoi sgáṫ an dliġe faoi láṫair; nár ċeart dúinn daoine a ċoṁairleaċan ós árd airm d'ḟaġáil, an lá go gcurtar daoine ṫar sáile san gcoṁairle sin a ṫaḃairt, aċt coṁairle a ṫaḃairt dóiḃ agus a mbrostuġaḋ go socair go dtí, ⁊rl., ⁊rl. Ḟan, arsa coṁairleaċ gasta liom, agus ná craoḃsgaoil do ḃun-teagasg go mbeiriḋ sé gréim. Aċt an té ċaiṫfeaḋ an ċaint sin is beag é a eolas ar ṁuinntir na hÉireann. Tá spiadóirí an Ċaisleáin ċoṁ fairsing sin i nÉirinn agus naċ féidir rud a ḋéanaṁ i ngan ḟios. Ní ḟéadfaḋ duine aon ḃrostuġaḋ a ḋéanaṁ i nÉirinn a mbeaḋ aon ċaḃair ann, an fad is tá an oireaḋ sin de sgáṫṁaireaċt ar na daoiniḃ boċta dearóile roiṁ an "dliġe," agus an fad is naċ ḃfeiciḋ siad aon duine ann ag sáruġaḋ an dliġe agus ag taḃairt a ḋuḃḟláin. Ní ḟéadfá molaḋ go príoṁáideaċ do ḋaoiniḃ i nÉirinn airm d'ḟaġáil, mar tá sé dá ṫeagasg dóiḃ le dá ḟiċead bliaḋain gur bíoḋḃanas agus aindliġe dóiḃ airm a ḃeiṫ aca, i n-áit a ṫeagasg dóiḃ gur rud onórach riaċtanaċ é; agus dá gcainteoċá ar airm leo i dteaċ ná i ngort, b'éidir gur aṁlaiḋ ḋéanfaidís sgéala ort sa sluaiġteaċ ba foisge dóiḃ, dá ráḋ gur "fear ribín" tú. Sin é an teagasg a fuaireadar, na daoine boċta, ó ṡagart agus ó

ḃforsuiġṫeoir. Cionnus a mbeimís níos líonṁaire mar sin dá ḃfanaimís? Dá ḟad dá ḃfanamuid naċ aṁlaiḋ is laige agus is túṫaiġe sinn, naċ aṁlaiḋ is claḋarḋa agus is suaraiġe sinn? Ná fanaḋ; má tá aon ḃuaiḋ sa ḃfírinne ġlan a innsin ós árd, go dána, dásaċtaċ, féaċaimís léiṫi é aon uair aṁáin. Ní mór dúinn buaiḋ na n-arm a ṁóráḋ, go mbéiḋ Gaeḋil óga ar bís ċun a laiṁsiuġaḋ, agus a ḃfaoḃar agus a ḃfaġairt a ḟéaċ-aint. Agus ní mór dúinn sin a ḋéanaṁ d'aindeoin don "dliġe," agus níos dúṫraċtaiġe arís an ṁéid go ndéantar dliġṫe Londain i n-aon tursas ina aġaiḋ sin. Le ḋá ḟocal a ċur i n-aon ḟocal aṁáin, ní mór dúinn cur go teann i n-aġaiḋ an dliġe céadna so fa ḋeireaḋ, agus a ṡáruġaḋ orṫa naċ dliġe é; a ṡáruġaḋ orṫa naċ ḃfuil aon ċuṁaċta ag Pairliméid Londain dliġṫe a ḋéanaṁ dúinn, agus a ḋearḃaḋ naċ mbeimíd uṁal dá ndliġṫiḃ níos sia, an ḟad is tá Dia na córa ag riaġluġaḋ ar an talaṁ so. Saoilim go ḃfuil buaiḋ éigin le faġáil san stáitireaċt sin, má tá míonaċ fear i ḃfearaiḃ Fáil fós. Ar ċuma ar biṫ, níl ḟios agam-sa aon tsliġe níos fearr ná é.

Tráṫnóna anoċt ar an ceaṫair a ċlog, fuair Caiptín Wingrove sgéala ón Uigingeaċ agus d'innis sé dom é: go raiḃ bád le teaċt go dtí an long fa mo ḋéin. D'ullṁuiġeas mo ṁála. Ḃí cuid de na hoifigeaċaiḃ a ċeap, agus ḃí an ceart aca, cíbé áit i mbéinn go mbeaḋ easbaiḋ leaḃra orm, agus ó ṫárla go raiḃ ḟios aca naċ raiḃ faill agam, sul fuaduiġeaḋ ar siubal mé, leaḃra d'ḟaġáil, ċuireadar d'aṫċuinġe orm roinnt leaḃra a ġlacaḋ uaṫa. Ní ċuirfead a n-ainmneaċa síos annso, aċt ní ḋéanfad dearmad orṫa. Le teann carṫanais agus deiġ-ṁéin a ḃíodar, agus ó ṫárla naċ

ḃfuil aon aċrann idir na daoine uaisle sin agus mé féin ġlacas leaḃar an duine ó ċeaṫrar aca. Níor ḃforusta liom ariaṁ duine a ṡaoilfeaḋ cumaoin a ċur orm, ar corp deiġ-ṁéine, an té sin a ruagaḋ uaim go hobann agus uaḃar orm. Níl sé ionam a ḋéanaṁ. Agus 'na ḋiaiḋ sin, creidim dá mbeaḋ an t-ionḃaiḋ agam, i gcruṫ is go smuaineoċainn orm féin creidim go n-eiteoċainn na daoine geanaṁla sin! Cé'n! an féidir go nglacfaiḋ mise—mise, Seán Mistéal—bronntanais, agus bronntanais gur beag naċ alm-sanna iad, ó oifigeaċaiḃ Ḃainríoġna Ṡasana? Aċt is rí-ṁaiṫ liom naċ raiḃ an t-ionḃaiḋ agam le smuaineaḋ orm féin i gcruṫ is go dtiocfaḋ fearg orm. Ḃain an ceaṫair a ċlog, agus seo anall dá ḃád ċugainn díreaċ ón dug, agus daoine a raiḃ na casóga geala orṫa ag iomraḋ. Go long príosúin liom-sa, mar sin! Níl aon ḃoṫán i n-aice na fairrge i ndán dom-sa mar sin, ná aon ġleann imeasg na gcrann ceidir—seo leat go deireaḋ na sgríbe mar sin é, a Ṡeáin a Eoċraiḋ!

Ṫáinig triúr ar bórd an *Scourge* ċugainn. Duḃairt duine aca go mba hé an t-árd-ċeann é a raiḃ cúram na ndaor air. Duine uasal árd aosta é, agus casóg ġorm máirnéalaiġ air. Fear eile aca b'árd-ċeann é ar luing de na sean-longaiḃ príosúin; an doċtúr an tríoṁaḋ fear. Is beag an ċaint a caiṫeaḋ. Fuair Caiptín Wingrove aḋmuġaḋ go dtug sé suas mo ċolainn, (ba leis an ḃfear a ḃí sa gcasóig ġorm annsin í,) agus ċuir sé slán agus beannaċt liom. Ḃí dá oifigeaċ 'n-a seasaṁ i leaṫ-taoḃ an ċosáin a ḃí ag dul amaċ ón luing agus ċraiṫeadar láṁ go rí-ċartanaċ liom ar a ḋul amaċ dom go siuḃlainn síos an dréimire. Ṫug na hiomróirí isteaċ díreaċ go dtí an

long príosúin ba sia isteaċ sinn, agus fa ċeann tamaill ḃig ḃíos ar bórd. Duḃairt an t-árd-ċeann liom go ḃfágfaiḋe mo ċuid éadaiġ féin orm faoi láṫair agus naċ gcuirfiḋe amaċ ag obair mé. Ċlaonas mo ċeann. D'ḟiafruiġ sé annsin: "An ḃfuil aon ṗinginn airgid agat?" "Cúpla sgilling." "Aon ċreid-eaṁaint le faġáil sa tír seo agat?" "Níl." Glaoiḋ sé ċuige ar árd-ṁáta an tsoiṫiġ agus duḃairt: "Tóg airgead an Ṁistéalaiġ agus taḃair creideaṁaint dó ar a son." Ba sean-ḟear árd liaṫ é an máta, agus d'ḟéaċ sé orm, mar ḃeaḋ duine ann a ḃeaḋ idir dá ċoṁairle, agus a ċeapfaḋ go mb'aiṫ an sórt daor a ḃí ionam, agus naċ maiṫ go raiḃ fios aige céard ba déanta liom. Ṫarraingeas amaċ mo sparán treodaṫaċ. "Seo, a ċara," arsa mise, agus dóirteas amaċ ar a ḃois gaċ a raiḃ ann. "Anois," ar an t-árd-ċeann, "ċífiḋ tú naċ ḃfuil aon duine annso a mbéiḋ fonn air biorán ar biṫ a ċur ort i dteannta a mbéiḋ le fulang agat, ní ċaiṫfear droċ-ċeann ar biṫ leat má ċoiṁlíonann tú rialaċa na háite." Ċlaonas mo ċeann. "Agus," ar sé, "tá sé orm go mórṁór a innsin duit go gcaiṫfiḋ tú gan aon ḃaint a ḃeiṫ agat le gnóṫaiḃ puiblíḋe, ná le politiceaċt, ná aon ḃaint a ḃeiṫ agat leis na príosúnaċaiḃ eile atá ar bórd." D'ḟreagras é naċ maiṫ go ḃféadfainn aon tsúil a ḃeiṫ agam go mbain-fainn le gnóṫaiḃ puiblíḋe annso, agus maidir leis na príosúnaċaiḃ ḃí ar bórd, naċ raiḃ fonn ar biṫ orm aon ṗléiḋe ḃeiṫ agam leo.

Duḃairt an máta annsin go dtaisbeánfaḋ sé dom cá raiḃ mé le codlaḋ. Leanas dó síos go bolg na luinge, agus connaiceas cineál uaċais annsin, i gceart-lár na luinge. Ḃí an uaċais beagán níos áirde

agus níos leiṫne ná fail ṁadaiḋ, agus cosán dorċa isteaċ go dtí í. Seo é an poll céadna a raiḃ feol-ċrann tosaiġ an tsoiṫiġ ag dul síos ṫríd uair, go tóin an tsoiṫiġ, agus ní ḃeaḋ léargus ar biṫ dá laġad ann maraċ dá ṗuillín ḃeaga ḋorċa atá curṫa sa mbórd os a ċionn. Níl an áit sáṫaċ árd dom le seasaṁ ann, ag na saltaċaiḃ atá i n-uaċtar—is iad a ḃíoḋ mar ṫeannta leis an feol-ċrann tosaiġ dá ḋaingniuġaḋ; agus tá leaṫ an urláir agus é naoi n-orlaiġ níos áirde ná an leaṫ eile agus ní féidir ḋom seasaṁ díreaċ air sin, duḃ, bán ná buiḋe. Sé troiġṫe cearnógaċa an t-aċar iomlán atá fa'n urláir, agus an áit siuḃlóide atá agam ar an gcuid is ísle ḋe, dá ċéim (.i. gradus) atá ina ḟad, sé sin, céim (nó passus). Aon stól aḋmaid aṁáin, sin é a raiḃ de ṫrosgán san uaiṁ ar a ḋul isteaċ dom innti. “Seo é t'áit,” ar an máta. “Maiṫ go leor,” arsa mise, agus ṡuiḋeas fúm ar an stól agus ṡíneas uaim amaċ mo ḋá ċois go dtí an cúinne ṫall ar m'aġaiḋ. Ḋearc an máta is mé féin ar a ċéile, ar feaḋ tamaillín. “Is dóiġ liom,” arsa mise, “go mbéiḋ mo ṁála le faġáil annso agam?” Ní raiḃ ḟios aige, aċt d'ḟiafroċaḋ sé. D'imṫiġ sé, agus cuireaḋ mo ṁála ċugam go haibéil 'na ḋiaiḋ sin, agus teaċtaireaċt i n-éinfeaċt leis, má ṫogair mé a ḋul ag spaisteoireaċt ar bórd, nó istiġ ar an ngob talṁan a ḃí ag déanaṁ fasgaḋ don ċuan, go raiḃ a ċead agam. Ní raiḃ uaim aċt an cuireaḋ d'ḟaġáil go ndeaċas suas, mar ní raiḃ aon tseasaṁ leis an mbrotall a ḃí i ḃfail na con, agus ṡiuḃlas sgaṫaṁ ar ḃruaċ na céiḃe. Ba gearr go dtáinig na príosúnaiġ isteaċ ó obair, ina meiṫéalaiḃ, agus tugaḋ an focal ḋom go mbfearr dom imṫeaċt. Tugaḋ leaba luasgáin

isteaċ go fail na con annsin, agus b'éigin í ċroċaḋ ó ċúinne go cúinne nó ní ḃeaḋ a ḋóṫain fairsinge ann. Tugaḋ cnap aráin ċugam annsin agus cupán tae gan aon ḃainne air, agus ar mbeiṫ ḋóiḃ sin iṫte ólta agam leagaḋ giota de ċoinnill ar ċláirín cuṁang a ḃí mar ḟoraḋ ag teaċt amaċ as an mballa, agus cuireaḋ glas ar mo ḋorus. Ċonnaiceas le solus na coinnle go leor leor darḃ-daoil ṁóra, dat donn orta, gar do ḋá orlaċ ar fad ins gaċ uile ċeann aca, agus iad ag riṫ ar na ballaiḃ agus ar an urlár. Níor ċoiriḋeaċt go dtí an ċoiriḋeaċt a ḃí fútasan. Is beag nár ċuir an t-aṁarc sin iompoḋ in mo ġoile. Ṡuiḋeas fúm ar mo ṡuiḋeaċán agus d'ḟéaċas siar as a rioċt ar an rioċt ina raiḃ mé. Níor ḃain siad na leaḃra ḋíom ná an mála. Níor ċuartuiġeadar aṁáin é féin ná mé féin; ná níor ḃaineadar an sgríḃeann so ḋíom, ná níor ċuireadar i n-éinfeaċt leis na daoraiḃ eile mé. Is maiṫ sin, aċt b'éidir go mbeaḋ a ṁalairt de sgéala i mbáireaċ agam. Agus cé an sgéala is measa d'ḟéadfaḋ a ḃeiṫ agam? Tá, ar ndóiġ, caḃail agus triuḃar lín-éadaiġ a ċur orm, agus m'ainm agus m'uiṁir, agus saiġead na bainríoġna a ċlóḃualaḋ ar mo ḋruim, agus mé a ṡeolaḋ amaċ go dtí na coiléir agus mo ṗiocóid agus mo ġró a ṫaḃairt in mo ġlaic dom. Maiṫ go leor. Tá mo ṡláinte go maiṫ anois, buiḋeaċas do Ḋia. Tá láṁa orm, mar tá ar ḋaoiniḃ eile. Tá mé 'mo ṡeasaṁ in mo ċroiceann féin, agus ar mo ḃonnaiḃ féin, ó's feiṫideaċ mé a ṡiuḃlas ar mo ḃonnaiḃ agus a ḃfuil diúl ciċe ann, agus feiṫideaċ ina ċeann sin naċ forusta liom leigean do rud goilleaḋ orm. Tagaḋ an lá i mbáireaċ, maise, d'eile. Maidir le m'ḟail con ċuir an máta

gnúsaċt éigin ar, ag dul amaċ dó, i dtaoḃ áit eile níos fearr ná é ḃeiṫ ullaṁ dom i gceann cúpla lá. Maidir leis na feiṫideaċaiḃ millteaċa donna atá ag siuḃal annso, is dóiġ liom naċ mbainfidís greim as duine; má ċodluiġeann daoine eile i n-áit i bfuil siad, naċ féidir dom-sa an rud céadna a ḋéanaṁ? Folcaḋ breaġ ar maidin i sáile na céiḃe, bainfiḋ sé salċar faile na con díom.

Seo leat mar sin é a leaba luasgáin, go dtugaiḋ mé an ċéad luasgán dom féin ionnat—agus moṫuiġim mé féin níos saoire anoċt ná aon Ġaedeal atá saor socair ina ṫalaṁ dúṫċais, agus é ag leigean air féin gur duine measaṁail é imeasg ċáiċ.

23°.—D'ḟolcas mé féin go sádail sa sáile, cé go mb'éigin dom a ḃeiṫ 'mo ṡuiḋe leaṫ uair déis an ceaṫair a ċlog, ionnus go mbéinn réiḋ ar a ḋul amaċ ag obair do na meiṫealaiḃ. Ṡiuḃlas tart tamall fada ar bórd, mar is deise an áit ag spaisteoireaċt é ná an druim atá ag cosaint an dug; tá fasgaḋ ón ngréin ann agus é osgailte ar a ḋá ṫaoḃ. Tá feiceál agat ar an dug, ó ṫaoḃ den luing, agus ar an loingseoireaċt, ar an sluaiġteaċ agus ar ionad luċt an láṁaċais; agus ón taoḃ eile tá aṁarc agat ar an áit a mbíonn na soiṫiġ ar ancoire, áit an-ḟairsing é freisin agus ar an "gCuan Féarṁar" agus ar iliomad oileán taoḃ ṫall de sin. An áirde ċéadna atá ionnta-san ar fad, an deiseaċt ċéadna, agus mar a ċéile féaċas siad ar feaḋ t'aṁairc uait. Níl Bermuda aċt óg, saoilim, aċt na tulċáin atá ann ċuireadar leis go maiṫ, agus gan aon aimsear tiocfaiḋ ann go mór leis an aois. Tá sé go soiléir le feiceál go mba hiad na carraigreaċa so grinneall na fairrge tamall gearr ó

ḟoin, agus is cosṁail go ḋíreaċ iad leis an talaṁ atá ag fás do réir mar deir Liell i n-inbear an Adriatic; sé sin, ar luiġe do ġaineaṁ an tsrota agus do ġaineaṁ na mara calcuiġeatar le ċéile iad féin agus sliogáin agus cloċa beaga agus rudaí den tsaṁail sin, go ndéantar cruaiḋ-ṁuirtéal aolta ḋíoḃ, agus fásann siad diaiḋ ar ndiaiḋ mar sin, agus tugann teine i n-íoċtar congnaṁ ḋóiḃ go n-éirġeann siad go huaċtar uisge agus go ndéantar talaṁ tirm díoḃ. Ċím gurb é an cineál sliogánaċ, coṁ-ċalcta céadna atá i n-oileánaiḃ Bermuda ar fad; agus gan aon aiṁreas is aṁlaiḋ gur taom ṫeineaḋ íoċtaraiġ éigin a ṫárla is-na hIndiaċaiḃ mí-suaiṁneaċa Ṫiar a ṫug tuairt aníos dó uair éigin, agus d'ḟágaiḃ é an áirde a ḃfuil sé. Agus b'éidir go mbeaḋ an talaṁ ċum-scuġaḋ ag cleasuiḋeaċt fós go scorruiġeaḋ sé suas na hoileán so ar a nua, agus go scuireaḋ sé beann nó ḋó arta suas insna spéartaiḃ, go mbréagfaiḋis anuas riar éigin den ḟliuċán, agus dá riṫeaḋ an sruṫ uisge anuas le fánaiḋ beaḋ fáilte roiṁe. Cloisfiḋ na Bermudánaiġ annsin rud naċ gcualadar roiṁe sin ariaṁ, sé sin fuaim an tsrota, agus ċífiḋ siad tobair ṁíorḃuailteaċa den uisge duḃ ag riṫ anuas ó ḃarraiḃ spalpṫa na gcnoc: tiocfaiḋ brat deas glas-uaine ar na gleanntáinínib, agus ní ḃéiḋ aon eas-baiḋ ar an tír gan a ḃeiṫ saoṫruiġṫe ceart críoċ-nuiġṫe. Níl ḟios agam-sa an é a-ṁalairt sin de ḃunaḋ ná d'ḟás a ḃí sa oileánaiḃ ná sa mór-rannaiḃ.

Tugaim fá deara indiu go ḃfuil an-aire dá ṫaḃairt dom ar ḟaitċeas go mbeaḋ aon sgéala ag dul anonn ná anall idir mé féin agus na príosúnaiġ, agus is mór an sásaṁ liom féin sin. An bórd íoċtarac, mar a ḃfuil

m'ḟail con, níl air, is cosṁail, aċt seomraí agus lann-daireaċa do na mátaiḃ, don liaiġ, agus don stíoḃard, agus níl aon dorus i n-íoċtar air a leigfeaḋ duine as amaċ go tosaċ an troiṫiġ. Tá roinnt de na daoraiḃ annso mar ḟearḃḟoġantaí, agus tá duine aca ceapṫa le freastal a ḋéanaṁ orm-sa. Níor cuireaḋ isteaċ ná amaċ orm fós ar aon tsliġe, agus is tig liom an t-am a ċaiṫeaṁ go díreaċ mar is toil liom, ag léiġṫóireaċt nó ag siuḃlóid; aċt aṁáin ar a ṫeaċt isteaċ do na príosúnaċaiḃ eile, agus an faḋ is tá siad ar bórd go gcaiṫfiḋ mé fanaṁaint ar an gcúlráid. Ní ar biṫ adeirtear liom déanaim é ar an dtoirt gan aon ḟocal a ráḋ dom, agus is iongantaċ sin le mo luċt coiṁéadta. Ní raiḃ aon ċeapaḋ aca mé ḃeiṫ ċoṁ socair sin; fonn aċrainn a ḃí orm i nÉirinn, dar leis an taoiseaċ príosúin, ar ndóiġ, agus as corp easuṁla a ḃíos ar siuḃal, dar leis, agus is follusaċ gur beag é a ṁuiniġin asam féin ná as mo ṁór-ḟoċraċt, ná as m'uṁla—de ġliocas ionam atá sé, is dóiġ leis.

23°.—Ḃíos ag spaisteoireaċt ar ḃórd ṫiar na luinge indiu agus leaḃar in mo láiṁ, nuair a ṫáinig ḋá oifigeaċ d'ḟoirinn an *Scourge* ar cuairt ċugam. Ḃ'éigin dóiḃ a n-ainm agus a gcéim a noċtaḋ a dtosaċ, gur cuireaḋ síos ar leaḃar iad sin; mar níl sé ceaduiġṫe d'aon duine cuairt a ṫaḃairt orm, is clos dom, aċt d'oifigeaċ airm. Agus má's mar sin é, ní ḃéiḋ mórán coiṁluadair agam, óir is tearc duine i n-arm na bainríoġna a ḃfuil aiṫne agam air.

Is mór an sásaṁ liom daoine naċ ḃfuil i bpríosún ar luing a ḟeiceál tamall beag féin.

25°.—An Doṁnaċ.—Paidireoireaċt ar bórd. Ḃí na príosúnaiġ 'na suiḋe ar ṡuiḋeaċánaiḃ i dtosaċ na

luinge agus casóga agus triuḃsa glana orṫa; ḃí na ḃárdaí agus na mátaí ar a gcúlaiḃ mar a raḃas féin, agus suiḋeaċán ar leiṫ agam i leaṫ taoḃ. Mé ḃeiṫ nuaiḋ ċuige a ṫug ann mé, agus níor ṁór liom ina ċeann sin aṁarc ḟáġail ar an séiplíneaċ a ḃí linn. Ṫáinig sé ċugam ar a ḃeiṫ ṫart don ṗaidireoireaċt: ṫairg sé go síḃialta leaḃra a ṫaḃairt ar iasaċt dom, agus freisin leaḃra d'ḟaġáil dom ó ḋaoiniḃ eile. Fear é a ṫaiṫniġeas liom. Ní raiḃ an fuar-ċráḃaḋ ann a ḃíos go minic ina leiṫéid, aċt do réir ċosaṁlaċt ḃí fonn air soilear a ḋéanaṁ ḋom ċoṁ fada agus leig-feaḋ na riaġlaċa ḋó. Albanaċ é.

26°.—Socruiġeaḋ isteaċ in mo ċábán nua nó in mo ċró nua mé. Tá sé cúig troiġṫe ar leiṫead, sé troiġṫe ar áirde, ċeiṫre troiġṫe déag ar fad; tá bórd, caṫaoir, bóirdín loṫoir ann, agus ṫar gaċ níḋ tá fuinn-eóg air, sé sin poll, ar ṫaoḃ na luinge, atá ḋá ṫroiġ go leiṫ cearnógaċ, agus cé go ḃfuil páillí trearsna léiṫi agus páillí síos is suas léiṫi, leigfiḋ sí neart solus aġus neart aeir isteaċ, mar tá gannal gloiniḋe uirṫi gur féidir a oscailt agus a ḋúnaḋ. Tá ḋá ḟorruḋ ann freisin do leaḃraiḃ, agus tá an áit ċoṁ glan le criostal. Is fearr go mór é ná fail na con.

Ṫugas fá deara gur Sasanaiġ go léir iad na ḃárdaí agus oifigeaċa na luinge, agus na searḃ-foġantaí agus gaċ a mbíonn ar fud na háite de ṡiuḃal lae, idir ḃádóirí is eile, gaċ uile ṁac máṫar aca. D'innis—[caiṫfead gan aon ainm a ċur síos annso] ḋom gur haṫruiġeaḋ as an luing príosúin seo gaċ a raiḃ d'Éireannaiġiḃ ar bórd, sé sin 80 nó 90, agus gur cuireaḋ Sasanaiġ agus Albanaiġ ina n-áit. Sul d'ḟágas an *Scourge* a rinneaḋ sin.

Na hamadáin, dar go dearḃṫa is eagal leo go ngríosoċaiḋ mé an tír-ġráḋ ins na daoiniḃ annso, féaċaint a n-éireoċaidís amaċ i n-aġaiḋ luċt an ugdaráis.

29°.—Ṫáinig an t-árd-taoiseaċ ċugam indiu agus noċt sé ḋom go n-aṫroċaidís mé go dtí an long oṫarlainne. "Go dtí an long oṫarlainne! Cad ċuige; tá mé go maiṫ in mo ṡláinte?" "Órduġaḋ é a ṫáinig ón nGoiḃernóir. Déanfar tú aṫruġaḋ i mbád tráṫnóna." Ṫáinig an doċtúir isteaċ tamaillín 'na ḋiaiḋ sin; de ṁuinntir Uarner é. "Cé'n ċiall mé ċur i n-oṫarlann," arsa mise, "níl aon tinneas orm?" Cé'n doċar, ar seisean, is fearrde go mór do ṡuaiṁneas an t-aṫruġaḋ. Duḃairt sé freisin gurb é an fáṫ a ḃí leis an aṫruġaḋ, do réir mar ba ċlos dó, an tuairisg a ṫug an doċtúir a ḃí ar an *Scourge* i dtaoiḃ mo ṡláinte. (Rinnear dearmad ar a ċur síos ina ionad ċóir gur ḃuail taom ṫrom go leor den ṁúċaḋ mé ag teaċt amaċ ḋom, agus d'innis doċtúir an *Scourge* sin, rud nár ṁór leis a ḋéanaṁ don árd-liaiġ atá annso). Uime sin haṫruiġeaḋ mé, agus is fearrde mé an t-aṫruġaḋ go cinnte, cé naċ dtaiṫniġeann liom oṫar a ḋéanaṁ ḋíom. An *Tenedos* an oṫarlann, agus is fairsinge, is úire, agus is glaine an long í ná an ċéad ċeann i raiḃ mé 'mo ċoṁnuiḋe .i. an *Dromedary*. Tá sí ar ancoire tuairim le ceaṫraṁa míle ó ṫalaṁ, i gcuan sár-áluinn a ḃfuil oileáin atá fa ċoilltiḃ ṫart timċeall air. Níl aṁarc ar biṫ ar so ar na longaiḃ príosúin ná ar ionad na ngunnaí mór. Seomra snasta é an ceann atá agam, ḋá ḟuinneoig air agus gan páillí ar biṫ leo. Sé an Doċtúir de Nál taoiseaċ na luinge. Seanduine uasal soineanta é, a ċaiṫ sgaiṫtí fada i nÉirinn, agus aiṫne aige ar a

lán daoine a ḃfuil aiṫne agam-sa freisin orṫa. Ṡaoil-feá go gceapann sé go ḃfuil an-ṁí-sástuiḋeaċt orm-sa agus go ḃfuilim ag síor-ḋéanaṁ dícill sin a ċeilt. Aċt tá dul amuġa air, má ḃí sé riaṁ air, giḋeaḋ tá faoi mé ḋéanaṁ ċoṁ sáṁ is is féidir leis é. Sasanaċ ar buḋ leis a ḃeiṫ go lagaċ le duine, an ċéad rud a ḋéanfas sé leis a ḋóṫain le n-iṫe a ṫabairt dó. An biaḋ, sin é bunaḋ aoiḃnis an tSasanaiġ; agus dá ḃríġ sin fuair an stíoḃard órduġaḋ ar leiṫ i dtaoiḃ mo ċuid bíḋ. De ḋéanta na fírinne is mó an ḃeann atá ag teaċt agam féin ar an mbiaḋ ná ċeapas a ḃeaḋ agam air go bráṫ. Ar mbeiṫ i mbraiġdeanas do Naso, duine maoṫ a ḃí ann, ḃí an ġráin aige ar am an dinnéir, nó ar nós an ḟile, leig sé air féin go raiḃ. Ní ċreidim é; duine naċ mbeiḋ ina ġnáṫ-áit oibre, aċt a sgaras le daoiniḃ agus le áitiḃ aiṫeantais, déanfaiḋ sé árd-ḟaoṫar an lae den ḃéiliḋ. Má coiṁ-éadtar annso mórán mios mé liom féin, agus neart bíḋ bríoġṁar a ṫabairt dom, ní ḃeiḋ aon uaṫḃás aċt a gcuirfiḋ mé de suim i n-am dinnéir. Béiḋ mé ċoṁ fíoċṁar leis an mbeiṫiḋeaċ allta ag stróċaḋ agus ag alpaḋ mo ċuid bíḋ in m'uaiṁ uaigneaċ, agus raċad a ċodlaḋ annsin go dtigiḋ am bíḋ arís. *Infandum!*

Cuirim ceist orm féin amanna—cé'n ċaoi a ḃfaġaim ionam féin biaḋ na ndaor Sasanaċ a iṫe ċoṁ dúlaiḋe sin, ná codlaḋ go sásta ar leabaiḋ iarainn daoir, ná caoineas a ġlacaḋ go geanaṁail ó ḟiléaraiḃ Cartagin-eaċa, agus mo ċruaiḋ-ċinneaṁain a ġlacaḋ go cineálta? Dar fiaḋ! caiṫfiḋ sé naċ ḃfuil agam aċt misneaċ an ċuilm, ná naċ ḃfuilim sáṫaċ niṁneaċ le go ngabaḋ an searḃas greim orm, tré anforlann. Aċt fan leat—oiḃreoċad mé féin ionnus go dtiocfaḋ an fearg ċeart

ċuḃaiḋ orm. Aċt níl aon ṁaiṫ ann. Ar a ṫeaċt isteaċ don trean-doċtúir de Nál an ċéad uair eile, agus ar ṫosuġaḋ ḋó ar ċoṁráḋ dearcaim ar a ċeann liaṫ agus ar a ċeannaġaiḋ buiḋe atá daiṫte ón ngréin, sgaoilim an néall ġruamḋa uaiḃir ḋíom, aiṫneoċaiḋ an croiḋe daonna atá ionam, creidim go ḃfuil sé ionam, a ċoṁ-ḋuine, agus siúd ag coṁráḋ go síḃialta leis an sean-ḟear sin mé, mar ḃeaḋ dá ċaraid ar biṫ le ċéile.

Iúl 4°.—Ṫá long na litreaċ díreaċ tar éis a ṫeaċt ó na hIndiaċaiḃ Ṫiar, agus í ag triall go Sasana. Sgríoḃas litir ḟada, dá ḃríġ sin, ag mo ṁnaoi, dá noċtaḋ ḋi mar ṫárla dom ar m'airtear anall, agus mar tá mé ag caiṫeaṁ an tsaoġail annso. Ní ḟéadfainn freagra ḃeiṫ agam uaiṫi roiṁ an 9° lá déag den Luġnas, is cuma cé'n luaṫas a ḋéanfaḋ sí.

9°.—An Doṁnaċ.—Paidireoireaċt ar bórd mar is gnáṫaċ. Ṫáinig an séiplíneaċ anuas in mo ṡeomra ċugam, ar mbeiṫ ṫart do na hurnaiġṫiḃ, agus d'innis ḋom go ndeireann na hurnuiġṫe ar gaċ uile luing príosúin agus san orbuidéal ċoṁ maiṫ. Riṫeann sé anonn 's anall ar ḃáidín sgiobṫa seoil, sgiorann tré nar ḃfuirm áluinn urnuiġṫe ceiṫre huaire, déanann dá ṡeanmóir nó trí, fágann sin leaṫ-uair aige le n-anáil a ṫarraing agus greim iṫe, agus seólann a ḃárc abaile tráṫnóna. Timċeall is leaṫ-uair d'éis é imṫeaċt uaim ḃíos 'mo ṡuiḋe ag an ḃfuinneoig, ḃí sí osgailte, ag léiġeaṁ Liḃí agus ag ól uisge beaṫa agus uisge fuar tré n-a céile, agus mé ag déanaṁ baile ḋom féin den *Tenedos*—deiċ lá atá caiṫte agam uirṫi—nuair ṫáinig an Doċtúir de Nál isteaċ ċugam agus trom-ḋeaḃaiḋ air, agus bádóir duḃ ina ḟoċair. "Órduġaḋ

ṫú aṫruġaḋ," ars eisean, "ar an toirt." "Cé'n áit anois, a ḋuine uasail?" arsa mise. "Ó! ar ais go dtí an *Dromedary*. Ṫáinig árd-taoiseaċ an *Dromedary* ina ḃád féin agus órduġaḋ an ġoiḃearnóra leis. Iomċroċaiḋ an fear so do ṁála suas ar bórd. Tá an-aiṫṁéal orm." ar sé. "Níl aon tuairim agam cé'n fáṫ atá leis, aċt ní mór ḋuit imṫeaċt." Ḃí mo leaḃra agus gaċ a raiḃ agam caiṫte isteaċ in mo ḃosga agam faoi seo agus ċúig nóiméad 'na ḋiaiḋ sin ḃíos ar mo ḃealaċ ar ais go hoileán Éireann.

Ċuaḋmar ṫar ṗíosa talṁan atá leagṫa amaċ go néata 'na reilig, ar an oileán so. Ċonnaic an t-árd-taoiseaċ mé ag breaṫnuġaḋ air, agus d'innis ḋom go mba hí reilig na ndaor í; óir, ar ḟaġáil ḃáis do na daoraiḃ ní aḋnaċtar iad le hais na gcorp a haḋnaċtar i reilig ċoisrigṫe. Leis sin d'ḟéaċas níos grinne arís ar an reilig, agus ní ṫig liom a ráḋ gur ṫaitniġ sí liom. Tá meas ar mo ċolainn agam, agus mara n-aḋnaċtar i reilig ċoisrigṫe í, tá súil agam ar ċuma ar biṫ naċ le coṁluadar neaṁ-ċoisrigṫe a haḋnacfar í. Giḋeaḋ, is rí-ċosṁail gur sa ngiodán cuṁang sin atá idir na crannaiḃ cedir agus an ḟairrge a leagfar mo ċnáṁa sa deireaḋ. Deir an t-árd-taoiseaċ liom go gcailltear an t-uaṫḃás ar na loṅgaiḃ príosúin trátanna; go n-éagann go leor aca den sgaoileaḋ an ċéad-traṁraiḋ tar éis a teaċt dóiḃ, agus go n-éagann siad ina gcéadtaiḃ amanna, d'ḟiaḃras buiḋe na nIndiaċaiḃ Ṫiar. Ḃíos ag dearcaḋ ar an reilig nó-go dtáinig gob den talaṁ idir mé agus í, agus ċrioṫnuiġ mé ar n-iompoḋ mo ċinn ṫarm dom.

D'éis leaṫ-uair ag seoltóireaċt ṡroiċeas mo ċró ar bórd na luinge eile i. an *Dromedary*. D'ḟiafruiġeas

den árd-taoiseaċ cé'n ċiall an t-aṫruġaḋ eile seo, aċt ḋearḃuiġ naċ raiḃ fios aige tada faoi, aċt aṁáin go ḃfuair an Goiḃernóir teaċtaireaċt ar leiṫ ar maidin ón uigingeaċ ó Halifax (an áit i ḃfuil sé anois).

Giḋeaḋ, ċualas an fáṫ go hiomlán ó [ḋuine gan ainm]. Ar n-a ċlos do na Gaeḋealaiḃ i Nua Eaḃroc mé a ḋaoraḋ agus a ċur ṫar sáile, rinneadar roinnt gleo ḋe, agus ḃagradar go n-ullṁóċaidís long (mar is forursta caint a ḋéanaṁ) nó caḃlaċ loingis, creidim, ḋá dtéiġeaḋ sé ċuige sin, le mé ṫárrṫáil. Cloisim ina ṫeannta sin go ḃfuil galtán measaḋóireaċta an Riaġaltais le tollaḋ ina taoḃ fá ċéadóir nó go gcurtar gunnaí innti, agus an oiread gunnaí a ḟuiḋeaḋ uirṫi agus ḃéas acṁuin aici air; agus tá trom-ullṁuġaḋ eile le déanaṁ forsta. Agus go dtí sin, an cuan cúlráideaċ i ḃfuil long an orbuidéil, ní ḃeaḋ sé coṁ sáḃáilte mé d'ḟágáil ann dar leo agus ḃeaḋ sé mé ċur fa smutaiḃ na ngunnaí móra sa gcró beag daingean so.

10°.—Gaċ uile ḋuine ag breaṫnuġaḋ go rúnda orm indiu uair ar biṫ ṫéiġim ag siuḃlóid ar bórd. Is trioblóideaċ, dar leo, an coṁ-ṁairnéalaċ atá ina ḃfoċair, agus atá cuma searṁaċ láidir ar luċt an uġdaráis. Aċt ní ṫugaim tada fá deara, ní ḃuailim bleid ar aon duine, is ní ḃuaileann aon duine bleid orm, aċt siuḃlaim ṫart mar rinneas ċeana gan aon ċur isteaċ ag aon duine orm. Tá cóirí caṫa le feiceál ; fir oibre go saoṫaraċ ag tollaḋ taoiḃe na luinge go díreaċ os coṁair m'ḟuinneóige ; sreaṫ publa tógta ṫall ar ṁullaċ an daingin, áit i gcodlóċaiḋ na ceiṫearnaiġ san oiḋċe, go ceann tamall, is clos dom. Is cúis grinn dom an saoṫar sin ar fad.

14°.—Tá mo ḃaile ḋá ḋéanaṁ agam ḋen ḃrocair seo, an méid gur féidir é. Fríṫ leabaḋ luasgáin canḃáis ḋom i n-áit na leapṫa luasgáin a ḃí agam, agus ċuir an Doċtúir de Nál ḋó nó trí neiṫe beaga ċugam ḋéanfas coṁgar ḋom. Fear laġaċ náḋúrḋa eile, ḋá ngoirṫear Mac Duiḃ; ṫug roinnt leaḃra ḋom ar iasaċt. Sé feaḋmannaċ an *Medway* é, adeir sé, agus sin í an long is mó ḋo na trí longaiḃ príosúin atá annso. D'innis sé ḋom (i ḃfiaḋnuise an árd-ṁáta—níorḃ é sin a ḋearmad), go raiḃ go leor leor leaḃra ilċineálaċ aige a ṫiuḃraḋ ḋom ar iasaċt agus fáilte ó am go ham.

Ó ṫárla an ċóir seo agam .i. cóir ḋo ṡláinte na colna agus ḋo ċaiṫeaṁ aimsire na meanmanraḋ, ceaḋ agam fios a ċur aḃaile ar leaḃraiḃ ar biṫ is mian liom, (aċt aṁáin irisleaḃra poiliticeaċa), agus ceaḋ a léiġte, aċar mo ṡáṫ agam le mo ḃaill a acluġaḋ sa aer úr na fairrge, mo ṡáṫ mór de ḃiaḋ ṁaiṫ le n-iṫe agus neart uisge glan le n-ól, sin agus páipéar agus peann, ḃíos ag smuaineaḋ ó ṫárla an méid sin córaċ agam go mb'éidir ḋom maireaċtáil annso suim éig-cinnte éigin bliaḋan, nó b'éidir na ċeiṫre lán-ḃliaḋna ḋéag, mara gcuireaḋ ruḋ éigin ḋeireaḋ lem' ṡealaḋ annso. D'éireoċaḋ ḋom? Ṁair Maior Bernarḋi ḋá ḟiċeaḋ bliaḋain sa nGeata Nua; aċt má seaḋ ḃíoḋ a ḃean is a ṁuinntir in' ḟoċair i gcoṁnuiḋe, agus cé is moiṫe ḋó gan ceaḋ a ḃeiṫ aige ḋul amaċ ḃí an oireaḋ eoluis ar ċúrsaiḃ an tsaoġail aige le aon ḋuine a ḃí taoḃ amuiġ. Ṁair maor Northumberland cúig ḃliaḋna ḋéag sa Túr, le linn an ċéad tSéamus a ḃeiṫ i gceannas ríġe Sasana, aċt má seaḋ ḃí ceaḋ aige sgríoḃaḋ ag fearaiḃ ḟoġluma na ranna Eorpa i dtaoḃ réadlannaċt, ḃí an Túr Geal, is dóiġ liom, aige 'na

réadlann, gan aon ḃacaḋ air sgríoḃaḋ ag a roġa duine, agus gaċ uile rud go maireaċ ina ṫimċeall, b'éidir. Ċaiṫ rí Alban .i. an ċéad tSéamus, oċt mbliaḋna déag nó fiċe bliaḋain i ngéiḃionn i gCaisleán Windsor ; aċt ar ndóiġ ḃí neart comluadair aige, agus bain-diúic le ḃeiṫ ag suirġe léiṫi, agus ba ṁór an níḋ é sin. Aċt ní ḣionann an cás ceaċtar aca sin agus mise. Is mó is cosaṁla leis an ḃfear san Aġaiḋḟiḋil Iarainn mise ; ḃí géiḃionn dlúṫ air-sean an fad is ṁair sé. Agus féaċ Delatude ḟreisin, a ċaiṫ seaċt mbliaḋna déag is fiċe i ngéiḃionn cráiḋte, sa mBastille, agus ḃí sé 'na ṡean-ḟear folláin, ċruaiḋ-ċúiseaċ ar a ṫeaċt amaċ dó sa ḋeireaḋ, (féaċ cúntas bain-diúic d'Abrantes). Ní cuiṁneaċ liom cé ṁéad bliaḋain a ċaiṫ Tasso i dteaċ na ngealt, aċt ċaiṫ Silvio Pellico deiċ mbliaḋna i ndaingeanaiḃ i nAustria. Sé bliaḋna a ṫug Bonnivard i Chillon, agus áit an-ṁí-ṡocaṁlaċ a ḃí ann, agus ṫug Raleigh trí bliaḋna déag i dTúr Londain. Cé eile ? Balue, an fear a ċuir Teampoll mór Evreux ar bun, ċoinniġ an t-aonṁaḋ Laoiseaċ déag dá ḃliaḋain déag i n-uaiṁ úrġránna é, agus ċím i leaḃar na Ríġṫe go raiḃ Iehoiachim .i. Rí Iudah, seaċt mbliaḋna déag ar ḟiċiḋ i ndaingean. Is truaġ gan leaḃra agus aḋḃar agam annso go mbaileoċainn lán láiṁ-leaḃair de ċúntas i dtaoḃ daoine a ṫárla i bpríosún. Ḃéarfaḋ sé misneaċ dom arís dá mbeaḋ call leis. Is fada an t-aċar ċeiṫre bliaḋna déag, aċt go cinnte caiṫfear iad. Níl agam le déanaṁ aċt gan aon ḃás ḟaġáil aċt fuireaċ.

Dá gcuirinn críoċ le mo ṡaoġal, smuainear ar sin, agus ċaiṫear tamall ag smuaineaḋ air, aċt ċuirear an smuaineaḋ uaim i n-aon turus, ar na haḋḃaraiḃ seo ċuirfear mé síos annso i ndiaiḋ a ċéile, i gcruṫ is go

mbeiḋ siad agam arís le léiġeaṁ, má ṫagann an ċeist trearna orm arís sa gcaoi ar ṫárla ċeana; mar tá fios agam, fairíor! gurb iomḋa lá léin agus oiḋċe uaigneaċ a ḃéas ins an ċeiṫre bliaḋna déag, agus goillfiḋ trom-ṫinnear agus marḃántaċt ar mo ċroiḋe, de ḃarr gaċ uile lá a ḃeiṫ mar a ċéile; agus is minic naċ léir ḋom deireaḋ mo ḋóláis tré ḋuḃ-néall a ḃeiṫ anuas orm, agus gan aṁarc ar ṫada agam, le duiḃe an dorċadais. Á, ní ḃríġ ḃeag bliaḋanta fada a ċur isteaċ i ndaingean aduaḋain, dá ṁeanmnaiġe dá mbeaḋ duine—ní cúis ġáire ar biṫ iad; ní ġeaḃair a gcur uait, ná sgaraḋ leo, ná fós a gcaiṫeaṁ ċoṁ spleodraċ agus ċaiṫfeá lá bainse, is cuma cé na cainteanna a ċuirfeá le ċéile, ionnus go mbainfeá ábaċt nó greann asta arís. Ní ḃeiḋ ciall ná meaḃair ná eagna ḋuit ionnta, ná aḋḃar feaḃais duit, ná cúis gáire uaṫḃáraċ an uaignis. Agus beiḋ coṁgar éaloiḋ agam uair ar biṫ, agus é go minic ag cur ċaṫuiġṫe orm. Níl le déanaṁ agam aċt doras d'osgailt, mo ṁéar a ḃruġaḋ ar ċnaipe agus ċuirfinn ualaċ agus trioblóid an tsaoġal seo ḋíom, go naċ mbeaḋ glas ná géiḃionn orm. Giḋeaḋ ní ċuirfeaḋ den tsaoġal mé féin ar na haḋḃaraiḃ seo síos:—

☞ An ċéad aḋḃar. Mar ċuirfeaḋ sin i gcogar mé leis an mBarún Lefroy, le Siriam Áṫa Cliaṫ agus le riaġaltóiriḃ Ṡasana, i n-aġaiḋ m'ainme agus mo ċlú féin. Is tig le luċt na Pairliméide agus leis an sirriam "méirleaċ" a ṫaḃairt orm mar leas-ainm; aċt dá marḃuiġinn mé féin tré éadóċas, ba sin aḋṁuġaḋ go mba méirleaċ mé dá ríriḃ, agus ba scannal do mo ċloinn 'mo ḋiaiḋ é a n-aṫair ḋá ḋaoraḋ agus dá ṁarḃuġaḋ féin tré éadóċas.

An dara haḋḃar. De ḃríġ, ó ġaḃas do láiṁ an

obair, agus fios maiṫ agam go mb'aṁlaiḋ ba ḋóiċiḋe go gcuirfiḋe i bpríosún mé féin tríd, ba tútaċ, claḋarḋa an rud dom adṁuġaḋ anois, rud a ḋéanfainn dá gcuirinn den traoġal mé féin, an rud a tugas orm féin naċ raiḃ ionam a ḟulaing.

An treas adḃar. De ḃríġ go ḃfuil súil agam go n-éireoċaiḋ linn fós, agus go ḃfuilim ag cuideaċan anois linn féin. Dá dtugainn an-ḃás dom féin, ní hé aṁáin go n-éireoċainn as an obair ar fad aċt do ḋéanfainn díċeall ar an méid a ḃí déanta agam a neaṁ-ḋéanaṁ. Rud ḟulaing go fearaṁail an saoṫar is treise ṫiocfaḋ le duine a ḋéanaṁ amanna—b'ḟéidir go mba hí an ḟraoċtaċt an t-oibriġe b' éifeaċtaiġe. Agus creidim go diongḃálta gur mó é mo ṡaoṫar i nÉirinn (maran duḃ-ḋul-amuġa a ḃí orm ó úrtosaċ mo ṡaoġail) do láṫair, ná mo ḋíoṁaoineas i mBermuda. An leitsgéal froṁṫa tugaḋ orm, a ḋíoġrasaiġe agus ḃí an náṁa ag iarraiḋ mé a sgrios, agus a raiḃ de ḋeaḃaiḋ orṫa ag cur gubán in mo ḃéal, sin agus a laġaḋ is tá de ṡuim aca i reaċt ná i gceart dliġe i nÉirinn, cuirfiḋ an méid sin (nó sé an diabal dearg é) gaiṁ i ndaoiniḃ ḃí neaṁ-ṡuimeaṁail ċeana ; náireoċaiḋ sé luċt " reaċta," agus ṫar gaċ níḋ brostóċaiḋ sé máṁadas nimneaċ san aos óg, go naċ féidir gan soċar a ṫeaċt de. An fad is tá fios go ḃfuilim 'mo ċoṁnuiḋe i n-uaiṁ úrġránna na ndaor, agus tré n-a leiṫéid sin de ċaoi, agus mórṁór má cuirtar fir eile is fearr ná mé ar siuḃal ar an gcaoi ċéadna, is deacair le aos óg na hÉireann géilleaḋ, ná luiġe síos go socair fa ċuṁaċtaiḃ na náṁad allṁurḋa. Béiḋ duine imṫiġte de luċt brostuiġte na nGaedeal, agus náiṁde a náṁad laġduiġte. Agus má tugaim an-ḃás dom féin, is

measa dom é ná dearmad a ḋéanaṁ orm—d'adṁoċainn annsin nár ḃ'éidir seasaṁ i n-aġaiḋ cuṁaċta Ṡasana, agus dá ḃríġ sin gur aca a ḃí an ceart—d'adṁoċainn mo ċuid-se de, ar ċuma ar biṫ, go raḃas buailte. Ḃaḋ í sin an aiṫeasg deireaḋ, agus an dearḃaḋ déiḋeanaċ a d'ḟágfainn le n-uḋaċta, ag impiḋe ar mo luċt aontíre iad féin a ḟeaċaint ar ċrúbaiḃ colgaċa agus ar ḋliġe na Sasanaċ, agus ċuirfinn ceann faoi ar mo luċt leanaṁna, agus i n-áit deaġ-ṡompla a ṫaisbeánaḋ ḋóiḃ is aṁlaiḋ go seaċnoċaidís na sliġṫe dár leanas.

An ceaṫraṁaḋ aḋḃar. Mar cuireann sé crioṫnuġaḋ ar mo ċroiḋe cuiṁniuġaḋ ar reilig na ndaor.

An cúigeaḋ haḋḃar: De ḃríġ gur maiṫ an fáṫ ar ṁian liom a ḃeiṫ beo; mar a raiḃ de ḋualgas orm, an ċuid de naċ ndearnas faillíġe go hiomlán air, níl sé leaṫ-ċóiṁlíonta agam .i. páistí óga a rugaḋ dom d'ḟágas gan aon tógáil iad. Ḃíos ċoṁ cruaḋógaċ sin i n-imṫeaċt mo ṡaoġail naċ mórán ceann ar aġaiḋ rinneas ag tógáil mo ṁuiriġine, aċt aṁáin go mbíoḋ fúm tosuiġe. Aċt má ṫugann Dia ar an uaċais seo beo mé, tá súil agam maiṫ a ḋéanaṁ do mo ċloinn sul tiocfas deireaḋ mo ṡaoġail.

An séaṁaḋ haḋḃar. Mar . . . .

Ar na sé haḋḃaraiḃ sin tá fúm fuireaċ beo agus gan aon ḃás d'ḟaġáil. Ḃ'ḟéidir go mbéinn saor fa ċeann dá ḃliaḋain, fa ċeann cúig ḃliaḋna, nó fa ċeann seaċt mbliaḋan; is dóiġ go mbeiḋ árd-ġníoṁarta dá ndéanaṁ go tiuġ, agus is iongantaċ glic dorsgrúduiġṫe an dream iad na Cartagíni. Mairfeaḋ liom, ar ċuma ar biṫ go deireaḋ na sgríbe, agus coigleoċad mo ṡláinte agus mo neart, i gcruṫ is naċ mbeaḋ 'mo ṡean-ċriallaċán ar a ṫeaċt amaċ dom i n-aois mo ṡé

bliaḋna is dá ḟiċead, aċt go mbeiḋ teaċt aniar agus spiorad ionam le tosuġaḋ ar a nua arís ar an saoġal.

Is leor liom na sé haḋḃair sin atá curta síos agam 'na nduḃ ar an mbán. Agus ní mór ḋóiḃ gur leor liom iad, mar is maiṫ ceart an fáṫ nár ḃfuláir do ḋuine ḃeiṫ aige le go mb'ḟiú leis fuireaċ ina ḃeaṫaiḋ i n-uaiṁ náireaċ dá saṁail seo. Ní droċ-ġníoṁ ann féin duine do ṫaḃairt an-ḃás dó féin, cé go mb'éidir go mbuḋ duḃ-ċoir í i gcás áiriṫe ar biṫ. Ní móide gur fíor i gcoṁnuiḋe an ḃreiṫ ḃrónaċ a ṫug Plini uair .i. gurb é roġain gaċ sóġ ar an saoġal so duine ḃeiṫ i n-ann críoċ a ċur le n-a ṡaoġal, aċt is sóġ sin féin. Agus dá mbeaḋ fíor-ḟonn ar ḋuine bás ḟaġáil, agus gan aon aḋḃar maiṫ aige fa ḃeiṫ beo—sé sin, mara ḃfuil sé de ġlan-oibliogáid ort fuireaċ beo, annsin tá sé de lán-ċeart agat bás ḟaġáil. Aċt aṁáin an méid seo: fainiceaḋ gaċ uile ḋuine an mbeaḋ aon ṁearḃall air, agus é ag taḃairt na breiṫe air féin. Ná bíoḋ deaḃaiḋ air, ná mí-ḟoiġid ; ná déanaḋ dada as miosgais, ná as feirg : tugaḋ sé sroṁaḋ coṫrom air féin—agus is annaṁ déantar sin ar an saoġal so—agus má feicṫear dó, d'éis a ċás a sgrúduġaḋ go coṫrom, go ḃfuil ualaċ a ṡaoġail ro-ṫrom aige, agus naċ gcuirfiḋ a ḃás, ná moḋ a ḃáis, tada as d'aon ḋuine, annsin déanaḋ mar rinne sean-Ġloster.

Craiṫeaḋ de go foiġideaċ a ṫrom-aṁgar, go ciúin, go sár-ṡoilḃir, gan aon ṁallaċt a ṫaḃairt, ná duḃ-ṡlán Dé, gan tarcuisne a ċaiṫeaṁ ar a ċine, ná aon rud díċéillíḋe mar sin a ḋéanaṁ.

Agus ó ṫárla dom a ḋul ċoṁ doiṁin sin isteaċ sa gceist ḟuairc seo, i dtaoiḃ an-ḃás a ḃeiṫ dá ṫaḃairt ag

duine ḋó féin, fan go ḃfeicead an ḃfuiġinn bunaḋ an sgéil. Níl aon tír gan an sean-ráḋ seo ag na dlíġeadóiriḃ ann, agus ar nḋóiġ is sean-ráḋ é a ḟíolruiġ ó ḃunaḋ fírinneaċ .i. gur tig leat do roġa rud a ḋéanaṁ le do ċuid féin, aċt gan aon ḋíoġḃáil a ḋéanaṁ do do ċoṁursain. Agus marab í mo ċolainn mo ċuid féin ní liom tada. Is tig liom í ċur go h-áit ar biṫ is toil liom (mara ngoiḋiḋ duine éigin uaim í agus í ċur faoi ġlas—agus d'ḟéadfaḋ sin féin a ḃeiṫ aṁlaiḋ), nó má's breaġ liom é, fágfad ar a socaṁal í, nó déanfad criaṫar di le urċair, má ṫogruiġim é, agus báḋfad sa ḃfairrge í, aċt aṁáin gan aon doċar a ḋéanaṁ d'aon duine eile le linn ceaċtar aca sin a ḋéanaṁ. Agus ní coir í an ġluaiseaċt, aċt an oiread is ḋá dtugaḋ duine an-ḃás dó féin; aċt mar sin féin níl sé ceaduiġṫeaċ do ḋuine riṫ ó n-a ársus, a neart gluaiseaċta a ċur i ḃfeiḋm, a ċíos ḟágáil gan íoc, agus ocras ar a ċloinn.

Is cosṁail mar sin, gnóṫa a ġaḃfaḋ duine do láiṁ a ḋéanaṁ, déanaḋ sé margaḋ fúṫa nó bíoḋ an margaḋ iontuigṫe, nár ċeart dó iad ḟágáil gan ḋéanaṁ. An é sin míniuġaḋ na ceiste go hiomlán?

Ní baileaċ é. Ċualas iomorro daoine ḋá ráḋ, aon duine ċuireas deireaḋ le n-a ḟaoġal go dtréigeann a ċeann posta; óir gaċ uile ḋuine curtar ar an saoġal i n-éinfeaċt le n-a ċoṁ-ċréatúraiḃ, an méid go ḃfeileann don tsaoġal tríḃialta, agus go ḃfuil sé féin agus a ċoṁ-ċréatúr i gcleiṫeaṁnas a ċéile, agus feiḋm agus easbaiḋ ḋá réir orta, agus cómbáiḋ aca le céile—dliġeann (aṁail adeirid) go nḋéanfaḋ daoine eile leas dó, agus tá air a aḋṁuġaḋ naċ mór ḋó an leas a ċúitiuġaḋ; le ḋá ḟocal a ċur i n-aon ḟocal aṁáin,

ní fuláir ḋó an ḃuaiḋ atá aige a ṡaoṫruġaḋ ar ṁaiṫe leis féin, agus ar ṁaiṫe le daoiniḃ eile; caḃair a ḋéanaṁ ar an té tá ina ċáll, agus cómbáiḋ agus gean a ḃeiṫ aige ar ḋaoiniḃ, agus a ḃeiṫ go maiṫ don ċoit-ċeanntaċt, má's olc maiṫ leis é, agus fuireaċ aṁlaiḋ gur toil le Dia, a Ċruṫuiġṫeoir, deireaḋ a ċur le n-a ṡaoġal. Ní tigim leis sin. Níl sé d'oibliogáid ar an duine leas a ḋéanaṁ don ċine daonna; a ráḋ go ḃfuiġeaḋ duine maiṫ a ċur ar an gcine, ná é ḃeiṫ de ḋualgas air, dá ḃfuiġeaḋ féin, níl annsin aċt seafóid nua naċ ḃfuil dá ċraoḃsgaoileaḋ aċt le noċad nó le céad bliaḋain, comairṁim. Níl sé de ḋualgas orainn fionna feanna a ḋéanaṁ don ṗobal, ná don ċine, aċt aṁáin geallaṁaint nó connraḋ ar biṫ a rinneamar le aon duine má's go fuirmeaṁail a rinneamar é, nó é ḃeiṫ ionṫuigṫe, sin a ċoiṁlíonaḋ; má ġníonn tú sin, is tig leat a ḋul ċun do ġnóṫa, agus ní gáḃaḋ duit cead iarraiḋ ar an bpobal, ná ar an gcine daonna: a gcuid-san de, níl tú fa ċomaoin ar biṫ dóiḃ. Ní gáḃaḋ duit, sa gcás sin de, aon aḋḃar a lorg dá ṫaisbeánaḋ go raiḃ an ceart agat, agus a ḋul ċun do gnóta: is leor gur toil leat é. Má's duine duairc, doilḃir tú, agus má táir tuirseaċ dar leat ag breaṫnuġaḋ ar an ngréin ag éirġe gaċ uile lá, ċeapfainn-se go ḃfuil cead agat sáṫaḋ de ḃior rinn-ġéar a ṫaḃairt ar do ḃolg, ó ṫárla an triomaċ ag dul dó, agus bealaċ amaċ a ḋéanaṁ do t'anam míoṫaiṫneaṁaċ. Nó cuir i gcás go ḃfuil gráḋ do ṁnaoi agat, agus go dtugann sise diṁicin ort-sa, agus ó ṫárla gan ionnat aċt maoṫóglaċ, táir dar leat réiḋ leis an saoġal; tá do ċroiḋe briste, nó millte, nó brúiġte, má's aṁlaiḋ is fearr leat a ráḋ, agus tú gan aṫair, gan ṁáṫair, gan deirḃṡiúr, gan

ḋearḃráṫair ar a mbeaḋ aiṫṁéal ná uaṫḃás fá do ḃás, ná a ġlacfaḋ tarcuisne ṫríot, annsin ar nḋóiġ cuir críoċ le do ṡaoġal agus fáilte, aċt íoc do ċuid fiaċa i dtosaċ, gan dearmad a ḋéanaṁ ar an táilliúr féin. Ḋéanfaiḋ an cine daonna de t'oireasḃa, agus maidir leis an gcailín, ná ceap gur mór an cráḋ croiḋe léiṫi do ġníoṁ; is mór an áineas agus an molaḋ léiṫi é; béiḋ finnsgéal ina taoḃ annsin, tré do ḃás ḃoċt-sa, agus cuirfear suim innti, agus ḋéanfaiḋ sin níos áille í ná ḃí sí riaṁ. Go ḃfóiriḋ Dia ar do ċeann, is tú atá simpliḋe; dá mbeaḋ ḋá réaġ mar ṫusa d'éis an-ḃás a ṫaḃairt dóiḃ féin ṫríṫi b'ḟearrde a réim agus a hordán é imeasg an ḟine allṁurḋa úd.

Aċt ċeana níor ṁiste do ḋuine a ḋearḃuġaḋ naċ míniġeann sin an rún ar fad; níor míniġeaḋ fós ariaṁ é. Ní ḋéanfad aċt a ṁeaḃruġaḋ go mb'éidir go mb'ḟiú d'ḟear rudaí eile a ṫaḃairt fá deara seaċas a ḋualgas amáin, seaċas a ndliġeann sé don ṗobal, seaċas na margaiḋ rinne sé le daoiniḃ eile idir ḟearaiḃ, ṁnáiḃ agus páirtiḃ, ṡul is ṁarḃoċaḋ sé é féin. Ó ṫárla beo annso tú id' ḋuine, nár ḃfiú ḋuit (agus cuiṁniġ go mb'ḟéidir gurb iomḋa seal nó síorraiḋeaċt a ċaiṫfiḋe sul ġeoḃtá an ḟaill arís) fuireaċ go ḃfeicfeá cé'n sórt saoġal é seo, nó goiḋé an soċar atá ann—go ḃfeicteá cé an cumas gníoṁa nó an cumas ar ḟulaing atá san ḃfearaṁlaċt rúnda so tugaḋ ḋuit—goiḋé an cumas atá ann breaṫnuġaḋ siar nó breaṫnuġaḋ roiṁe—go ḃfeicteá an ḃfuil neiṫe do b'ḟiú ḟeiceál, do b'ḟiú a ḋéanaṁ, do b'ḟiú a ḟoġluim, seaḋ, nó a ḟuiling. An t-anam sin atá tú ar tí a ċaiṫeaṁ uait, agus an ċolainn a ḃfuil tú ar tí mionaċ a ḋéanaṁ ḋí, smuain, smuain, adeirim, go mb'éidir gur geallaḋ

príḃiléidí agus árd-ḃuaḋa dóiḃ—ní ṫráċtaim ar ḟiaċa ná ar ḋualgas—dá dtiocfaḋ leat-sa, seaḋ leat-sa, agus dá ndligfeá tré t'ḟearaṁlaċt, tré t'ḟeiḋm agus tré do ḋílseaċt, an nádúir táireaċ daonna sin atá ionnat a ḋéanaṁ níos uaisle agus a árduġaḋ, ní hé aṁáin ar an linn éadóċais ina ḃfuil sí ag únfairt, aċt í ċur os cionn na spéarṫa agus na réalt—seaḋ, cuiṁniġ go mb'éidir ḋuit an ċuṁaċta ḃeiṫ agat dá dtiocfaḋ leat an rud naċ dtuigir ionnat féin anois a ṫuisgint, dá dtiocfaḋ leat gaċ a ḃfuil suaraċ ionnat a árduġaḋ agus a ṁóraḋ, agus an an gcuma sin—

"Éirġe ó céim dú go céim,
Go leagair láiṁ an ionnraicis ar an eoċair órda
A osglas dorus ṗáláis na síorraiḋeaċta."

Tá eolas againn orainn féin, aċt níl ḟios againn céard tá roṁainn; deir siad go mb'ingean dána fuinnteora ḃí sa mulċán; agus creidim go daingean gur do réir mar niaṁ-ġlanfas sinn ar nádúir féin, i riṫ ar saoġail, agus do réir mar ġnímíd uasal í, gur dá réir sin a ṫiuḃras Dia céim do gaċ duine againn, a faġáil ḃáis dó. Deirim, dá ḃríġ sin, mar duḃairt Socrates, daor, *ανδριστεον*, ó's fir sinn ḃímís 'nár ḃfearaiḃ—mar duḃairt an t-asbal Críostuiḋe, déanaiḋ díċeall mar ḋéanfaḋ fir—fuilingiḋ nuair atá cáll le fulaing, déanaiḋ rud ar biṫ is féidir daoiḃ; bíoḋ gráḋ agus gráin agaiḃ do réir riaċtanais, oibriġiḋ agus impiġiḋ gan formad, gan forlann, gan fuiling le anḟorlann—agus ṫar gaċ níḋ, gan a ḃeiṫ bréagaċ (liḃ féin ná le le daoiniḃ eile) agus ċífiḋ siḃ saoġal maiṫ fós, sul ċaillfear siḃ agus 'na ḋiaiḋ.

Is beag an baoġal orm a ḃeiṫ dá ráḋ go ḃfuil ort fanaċt beo i ngeill leis an méid sin .i. i ngeill le do ṗríbiléid amáin. Níl ort a ḋéanaṁ, aċt tá a ċead agat; agus is tig leat gan an pribiléid a ġlacaḋ, ná an trioblóid a ċur ort. Aċt fainic an ċéad aṫruġaḋ eile ṫiocfaḋ ort, an id' ápa beiṫeá, nó id' asal, agus dá ċluais fada ort.

Ḋá uair d'éis an tráċtaḋ sin roṁam a sgríobaḋ ḋom, do léiġeas é agus ċítear ḋom gur beag atá ann aċt focla, nó allabarṫa focal gan aon ḃríġ ṁór, ná aon trubstaint ionnta. Is beag an t-eolas atá agam ar ṡaoġal ná ar ár-ċinneaṁnaiḃ an duine, agus fágaim a ḟiaḋnuise sin ar Ḋia, agus is minic a ṫagas sé ṫríom a ráḋ gur beag is fiú é. Díoṁaoineas gaċ uile níḋ. Giḋeaḋ féaċ ar ḃríġ an ḃeaṫa. Cé ḟéadfas a ráḋ naċ ḃfuil ann aċt díoṁaoineas go ḃféaċa sé leis é? Ċaiṫeas trí bliaḋna déag ar ḟiċid ar an saoġal, agus ní 'mo ċoṁnuiḋe bíos, ná ní feasaċ mé mórán den daille a ḃeiṫ ag dul dom. Ṁaireas agus do ṫugas gráḋ, agus ní ṫig liom a ráḋ go dtí an lá atá indiu ann gur aon ḃríġ ṁór an saoġal céadna. Aċt ċeana, atá radarc úr agam anois air; b'éidir go múinfeaḋ na longa príosúin seo rud éigin dom. Fanfad go ḃfeicfead liom, táim searṁaċ sa méid sin.

20°.—Mí dom i mBermuda, agus níor ċaiṫ sé oiread agus múr báistiġe; aċt tuiteann an drúċt go trom san oiḋċe (is cosṁail go raiḃ ḟios sin ag Prospero), 'seaḋ agus sa ló féin, tráṫ a mbíonn bioṫ-ġaeṫe na gréine ag bualaḋ go díreaċ agus go danarṫa anuas ar an talaṁ spalpṫa so, is iongantaċ a mbíonn de ṫaise san aer; bíonn de ṫaise an aeir go leáġan an salann a bíos san umar, leagṫa ar an ḃforaḋ, mara gcurtar falaċ air,

cé go ḃfuil an long tirim. Ḃíonn an ġaoṫ i nDeas feaḋ an tsaṁraiḋ, agus í tais leis an uisge; agus marach sin go cinnte ní ḟásfaḋ tada i mBermuda. Giḋeaḋ tá fás breaġ ann, agus na torṫa go han-ṁilis. Tugann deaġ-ḋaoine mealḃacán, nó uḃall péine, isteaċ ós íseal ċugam corr-uair, níl fios agam cé an ċaoi.

Tá aṁarc agam ar an dug go hiomlán ó m'ḟuinneoig, agus ar an uirlios tart timċeall air, ar na foirgnib, ar an sluaiġteaċ, agus ar ṫalaṁ spaisteóireaċta an airm. Tá Reisimeant a 42 de Ġaeḋealaiḃ Alban ar na sreaṫaḋ ar an maċaire seo do láṫair, agus bailiġtear iad gaċ aon tráṫnóna, i dtaca dul faoi na gréine, ar an mbán go díreaċ ar m'aġaiḋ, agus máirseáileann siad as sin gus an sluaiġteaċ agus iad ag seinnm "The Campbells are coming," no port éigin a ḃfuil gaol aige leis, ar na píobaiḃ. Aċt is buaḋarṫa an bailiuġaḋ atá ar an taoḃ eile díom, ar ġob cosnaṁa an ċuain, óir tá aṁarc ar ċuid de sin freisin agam óm' ḟuinneoig: mar atá, na daoir 'na meiṫealaiḃ, na céadta aca ann, slaḃraí ar ċuid aca, agus iad ag máirseáil ċun a gcuid oibre. Ins na coiléaraiḃ, nó ar foirgniḃ nua an riaġaltais ḃíos siad ag obair. Is trom támáilte an siuḃal atá fúṫa, agus an t-iomċar, dar liom. Tá le ráḋ gur mór an díoġḃáil dá n-aṁarc gile na liag geal cloċ, agus tagann daille orra a dtugtar daille gealaiġe air. Baineann na cloċa tuisleaḋ asta agus iad ag siuḃal. Beirt nó triúr aca gurab í an long so a long coṁnuiġṫe, bíḋ do síor agus slaḃraí orṫa tré ċionta éigin, i gcruṫaṁnas gur annaṁ bím gan torann na slaḃraí beiṫ le clos agam. Lasgaḋ cuid aca go millteaċ freisin le mí. Cruinniġtear na daoir eile go léir go ḃfeiciḋ siad an feic sin, agus cé nár goireaḋ ariaṁ orm

go ḃfeicfinn iad, níl laisg dá mbuailtear ar na díṫreaḃaċaiḃ dearóile, ná sgread dá leigeann siad agus iad dá leadraḋ, naċ clos dom agus mé im' ṡeomra. An giolla ṫugas mo ḃéiliḋ ċugam, d'ḟiarfuiġeas uair de céard a ḃí déanta ar bealaċ ag an ḃfear a fuair an lasgaḋ an ṁaidin sin. "A ḃeiṫ go sotalaċ ḋó, a ḋuine uasail," ar an fear; sé sin le ráḋ caint droċ-ṁúinte éigin a ráḋ ḋó. Aċt tráṫ a laḃrann na hoifigiġ, ná na forḟairí leo-san (rud is clos dom go minic agus mé ag spaisteoireaċt ar bórd), mara mbeaḋ le taḃairt aċt an t-órduġaḋ is suaraiġe ar biṫ, is go mór-ċúiseaċ, go mór-ġlórac, agus go droċ-ṁúinte laḃras siad, go spaiḋrfeaḋ an bobarún is socra ṫríd. Is suaraċ an t-iongnaḋ cuid aca, na créatúir, a ḃeiṫ go sotalaċ amanna. Féaċ mise, an ḃreiṫ ċéadna tugaḋ orm-sa agus tugaḋ ar na daoraiḃ seo, aċt ċeana, tá mo "ṡeomra" agam-sa, agus leaḃra, giolla le freastal a ḋéanaṁ orm, mo ċuid éadaiġ féin orm, cead agam a ḋul amaċ nó isteaċ ar mo ṫoil féin, ní hé aṁáin go laḃartar gan mór-ċúis liom, aċt laḃartar go huṁal múinte féin liom, tré ḃeiṫ dom mar is dóiġ leo, 'mo ḋuine uasal (cé nár ḋuḃras ariaṁ go raḃas). Féaċ an spiorraid atá i reaċt na Breataine—reaċt sár-ṁúinte é, agus spiorraid deiġ-ḃéasaċ. Naċ mín cailciḋe an ċré dá ndéantar an duine uasal i mBreatain, an lá naċ leigtear ḋó a ḋul imeasg an daorsgar-ṡluaġ, cé gur méirleaċ féin é (óir tá orṫa leigean orṫa gur méirleaċ mé). Ní mór moḋ agus meas agus coṁgar agus freastal a ḋéanaṁ ar an daor atá ina ḋuine uasal, agus ionḃaiḋ ḃeiṫ aige le ḃeiṫ ag gaḃáil do litriḋeaċt; aċt an duine boċt, níl i ndán dó-san, ar na longaiḃ príosúin mar gaċ áit eile, aċt an focal

doraiḋ a ċaiṫeaṁ leis, agus an buille trom a ṫaḃairt dó, an tríor-obair a ḃaint as, agus gan tada ṫaḃairt dá ċionn dó, slaḃraí a ċur air, agus a ḃeiṫ ag gaḃáil de laisg air.

21°.—Ṫáinig an fo-ḟeaḋmannaċ ar bórd indiu; de ṁuinntir Hire é, agus ċuir sé litreaċa in mo láiṁ, a ṫáinig ó ḃaile. Agus ba laġaċ an ṁaise ag an ngoiḃearnóir é, ċuir sé ċugam iad gan osgailt; aċt duḃairt an Nireaċ má ḃí tada ionnta i dtaoḃ gnóṫa puiblíḋe go raiḃ coinne aige go dtiuḃrainn ar ais dó iad—rud a ġeallas a ḋéanaṁ. Ḋeifriġeas síos go dtí m'uaċais annsin, agus d'osglas iad, agus mo láṁa ar coiṁċreaṫaḋ. Litir ḟada ó mo ṁnaoi ionṁuin, mo ċaiṫir, agus litir eile ó mo ṁáṫair. Naċ maiṫ a ṫoṁaiseas é i dtaoḃ na ngnóṫa i nÁṫ Cliaṫ: an lá céadna ar tugaḋ breiṫ orm, ṫóg na pílears seilḃ ar m'oifig cloḋadóireaċta, ar an gcló, ar an bpáipéar, agus ar na leaḃraiḃ, agus annsin ar ndóiġ, timṫirí agus daoine a raiḃ fiaċa agam orra, ní leoṁfaidís a n'íoc, ó ṫárla go raiḃ na leaḃra ag mo náṁaid; óir dá dtogruiġeaḋ Clarendon, tiġearna, é ċuirfeaḋ d'ḟiaċaiḃ orṫa íoc aṫuair. Ní dóiġ liom go ndéanfaḋ sé sin; aċt pé sgéal é tá an biṫeaṁnaċ ag sladaḋ mo ṁná is mo ṗáistí ṫríd an gcam-leiṫsgéal gur daoraḋ mé. Tá na daoine ag bailiuġaḋ "cánaċais" di, rud gur ceann faoi do ḋuine cuiṁniuġaḋ air, aċt céard is féidir a ḋéanaṁ? Agus ṫairis sin, is maiṫ an rud "Méir-leaċas" na nGaeḋeal a ċoṫuġaḋ ar an gcuma sin. Níl tada ċom maiṫ ċun suim a ċur ag daoiniḃ i gcúis le airgead a ṫaḃairt ar son na cúise. Tá mo ḋear-ḃráṫair, Liam, imṫiġṫe go Nua Eaḃroc. Ċuir mo ṁáṫair de ḋian-impiḋe air é. Níor innsiġeadar dom

cé'n fáṫ; (ḃagras orṫa gan aon sgéal nuaiḋ a ḃain-
feaḋ le poiliticeaċt a ċur ċugam, óir sé an rud a
ṫiocfaḋ ḋe naċ ḃfuiġinn na litreaċa), aċt is dóiġ
liom go ḃfuil an "riaġaltas" ag obair go dána.

## An 4° Caibidil.

Iúl 24°.—Ar bórd an *Dromedary* ḋom. Naċ aḋḃar báis is lae ḋom é: ṫáinig na páipéir nuaiḋeaċt ar nḋóiġ agus litreaċa na míosa; seaḋ, agus ċím na forḟairí agus mátaí 'gá malartuġaḋ le ċéile, agus tá stair na hÉireann orṫa ar feaḋ lán-ṁíosa, ag leanaṁaint de ón lá a ndearnaḋ m'ḟuadaċ, agus níl aon ḟaġáil agam ar ċeann aca. Tugaḋ órduġaḋ sonnraḋaċ is cosṁail do gaċ uile ḋuine ar bórd, fá ṫrom-ṗionús, gan cur ċugam-sa ná uaim, aċt i ngnóṫaiḃ a mbeaḋ géar-riaċtanas leo. Go dtí na seirḃísiġ aṁáin, atá ag freastal ar bórd, tagann cuma sgannruiġṫe orṫa má tá i ndán agus go siuḃlaiġ siad ṫart i ḃfogus dom, agus ḟaoilfeá go ḃfuil gaċ duine san áit ag faireaḋ ar gaċ uile ḋuine eile. Ċualas fosta gur briseaḋ forḟaire ḃí ar an *Dromedary*, fa ráḋ is go nduḃairt sé rud éigin in m'ḟabar i ḃfiaḋ-nuise ḃárda eile. Rinne an ḃárda eile sgéala air ar an toirt. Ḃíos an tráṫ sin sa long osbuidéil. Éireannaċ a ḃí ann, ḃí cinnte ḋe, fear de ṁuinntir Ḋeirinne. Sul ṫángas i mḂeirmuda ní raḃadar leaṫ ċoṁ dian, deir (* *) liom, ag coinneál na bpáipéar nuaiḋeaċt amaċ—ní heaḋ, aċt ċonnaic na príosúnaiġ na páipéir go riaġalta; aċt tá riaġlaċa géara d'éis a ndéanaṁ anois, agus aon duine ṫiuḃras isteaċ aon earraḋ ḃfuil an toirmeasg air, tá sé ag tuar ḋó féin é ċur i ngéiḃionn leis féin, agus slaḃraí a ċur air, agus

a lasgaḋ. Agus ó ṫárla an cás mar sin, ḋéanfaidís go léir sriaḋóireaċt ar a ċéile, idir ḃárdaiḃ agus ṗríosúnaiġiḃ. Ní dál ḋaonna é sin aċt ar éigin, is ar éigin gur dál ḟaoġalta é. Tá an diaḃal ar an áit.

Aċt cad ċuige an trom-aire agus an t-aiṁreas so? Cé'n díoġḃáil a ḋéanfaḋ sé don "riaġaltas" sgéala i dtaoḃ gnóṫa puiblíḋe a leigean ċugam, an lá naċ tig liom tada a ċur amaċ aċt mar ċuireas mé le mo ḟiléaraiḃ é? B'éidir go ḃfuil aḋḃar leis naċ eol dom-sa—is doiṁin an ealaḋain í an státaireaċt.

Lugnas 4°.—Fuaras cóṁra mór ar baile indiu agus roinnt éadaiġ agus leaḃra ann, agus rudaí ṫairis sin gur mór mór is fiú liom iad .i. ceiṫre ḋealḃ agus iad daiṫte ag Glucmann .i. dealḃ mo ṁná, agus taoḃ a cinn tugṫa ḋom, dealḃ mo ṁná agus mo ṁáṫar i n-éinḟeaċt, ceann eile aca; Seán Mac Máirtín ar an tríoṁaḋ ceann, mo ċara seasṁaċ, sár-ḟiúntaċ—agus mo ċom-méirleaċ faoi seo, is dóiġ liom. Is soċma soin-eanta an aġaiḋ atá ar mo ṁéirleaċ boċt. Ar éigin a ḃí an daor Íosa níos cáiḋe, ná níos ceannsa, níos dílse, ná níos daonnaċtaiġe ná an fear so. Dreaċ fír-ḟearaṁail uasal an Aṫar ṁac Coinín, an ceaṫraṁa dealḃ atá anois ṫuas go honóraċ agam ar ḃalla mo ċró. Tá sé 'na ṡeasaṁ agus a ḋá láiṁ ṫar a ċéile ar a uċt, a ḃéal dlúṫ-ḋúnta, agus a ṡúil ġlé-ġlas, agus cuma ḃuan-tseasṁaċ orṫa, is beag naċ ndéarfá gur cuma duḃḟláin agus tarcuisne atá orra, aċt go ḃfuil siad bogṫa, ceannsuiġṫe. Is iad toġa agus roġa an ċoṁluadair ḋom in m' uaċair ḋá árd-ḋealḃ dá samail sin de ḋá ċaraid—gan tráċt ar biṫ ar an gcéad ṗéire. Aċt céard táid siad a ḋéanaṁ anois? Cá ḃfuil siad? Cionnus a ḃfuil siad? An féidir do mo ḟiléaraiḃ mé

ċoinneál ċeiṫre bliaḋna déag gan aon tuairisg d'ḟaġáil ar an gcaoi ar imṫiġ an cúis ón 7° lá fiċead den Ḃealtaine seo ċuaiḋ ṫart amaċ? Ní'l aon eagla faoi sin orm; measaim gur féidir tuairisg éigin d'ḟaġáil aċt an stuaim agus an ḟoiġid a ġlacaḋ, agus a ḃeiṫ foraireaċ.

15°—Leigeann na daoine orṫa ins na carcaireaċaiḃ aḋmaid seo gur longa agus foirne long atá fós aca ann; an dara hoifigeaċ is áirde, sé an t-árd-ṁáta é, agus tá fo-ṁáta ann, agus máiġistrí ceaṫramnaċa; ḃárdaí iad na heoċraiḋṫe eile ṫart go dtí an duine deireaḋ aca. Tá na príosúnaiġ roinnte ina mbuiḋeantaiḃ búird, agus ina ḃforḟairiḃ; sin iad fuireann na luinge; agus mátaí na mbádóirí, atá leaṫ-doiséinne aca a ḃfuil orṫa an t-urlár a sgiúraḋ, a ḋul ag iompaḋ agus neiṫe den tsórt sin a ḋéanaṁ. Tugaim na rudaí sin fá deara agus mé ag spaisteoireaċt go n-ordán ar an mbórd deireaḋ, agus gan focal asam, aċt ag breaṫnuġaḋ uaim ó lá go lá ar an obair atá ar bun san ionad doilḃir seo atá mar áitreaḃ agam. Mar sin is duine d'ḟoirinn luinge mé is dóiġ liom, agus má iomċruiġim mé féin b'ḟéidir ḋom mé árduġaḋ go ndéantaiḋe máta bádóra ḋíom! Ní heaḋ maise, aċt is mó is cosaṁla le taisteáluiḋe mé a ḃfuil aistear ċeiṫre bliaḋna déag roiṁe, agus ancoire in tosaiġ, agus ceann eile in deireaḋ, leigṫe fúiṫi ag an luing ḋá coinneál i ḃfastóḋ. Agus an ċaint atá ag na hoifigeaċaiḃ, agus ag na príosúnaiġiḃ, is caint luinge í go díreaċ—go leaġaiḋ, go ḃfeannaiḋ, go ropaiḋ an diaḃal tú. Focal éigin aca sin an focal is ionḋaṁla ḋóiḃ a ráḋ i n-éadan a ngnóṫa, go laeṫeaṁail, agus iad ag casaoid nó ag impiḋe ar a ċéile,

nó b'ḟéidir ag tabairt misniġ dá ċéile. Tá uġdarás mór ag an árd-ṁáta, an sean-ḟear árd a ḃfuil cúram mo ċuid airgid air, agus tugann sé don deaṁan agus don diaḃal gaċ uile ṁac máṫar ar an luing, aċt mé féin agus an t-árd-taoiseaċ. Is air go sonnraḋaċ atá mise de ċúram. Is é ċuireas glas ar mo ḋorus san oiḋċe, agus ḃaineas de ar maidin é; agus ina ṫeannta sin tugann sé cuairt orm i gcoṁnuiḋe ar an deiċ a ċlog san oiḋċe, agus trí ċuairt eile as sin go maidin ar eagla go mbéinn éaluiġte uaiḋ. Má bím 'mo ċodlaḋ, nó ag leigean codlaḋ orm féin, cuirfiḋ sé fa ndeara don ḃárda an solus a ṫabairt i ngar dom i gcruṫ is go ḃfeiciḋ sé an mé atá mo' luiġe annsin nó naċ mé. Ní léar dom aon sliġe éalóiḋ, agus tá a ḟios ag Dia go ḃféaċfainn le n-éalóḋ dá mba léar; aċt is clos dom naċ gnáṫaċ le mo ṡean-ċaraid an máta an dian-ḟaire sin a ḃeiṫ aige ar aon duine, ná a ḃeiṫ ċoṁ trom-imniḋteaċ faoi aon neaċ eile. Agus ní hé sin aṁáin: cloisim go ḃfuil coiṁéaduiḋe ón sluaiġteaċ ag faireaḋ feaḋ na hoiḋċe ar ġob ċosanta an ċuain annso, i ḃfogus don luing, ó ṫángas ar ais ón luing osbuidéil, agus coiṁéaduiḋe eile ar an droiċead atá treasna ón ngob go dtí an daingean, agus aon duine a ṫiocfas go dtí na longa príosúin d'éis dul faoi don ġréin, dá mba hé an doċtúir féin é, nó aon oifigeaċ eile, ní mór dóiḃ litreaċa ḃeiṫ leo agus cead a ḃeiṫ aca a ṫeaċt. Agus na príosúnaiġ boċta, dá laġad dá raiḃ de ṡaoirseaċt aca ċeana, níl an oiread sin féin anois aca; níl cead aca a ḋul ag spaisteoireaċt ar an ngob cosnaṁa mar ṫéiġdís. Ní heaḋ, aċt táṫar ċoṁ dian sin ag cur na riaġlaċa i ḃfeiḋm anois, mar ġeall orm-sa, agus go gcreidim naċ ḃfuil mac an

ṗeata ar ċomluadar na luinge nár ṁór agus nár ḋá ṁór leis dom mé ċur go hAustrail, nó i dtiġ diaḃail. Aċt ní leigim tada le le m'ais, aċt mé ag spaisteoireaċt síos is suas ar an mbórd deireaḋ, agus gan focal agam —ag siuḃal an ċaisb atáim.

Níor ṁiste dom a ráḋ annso gurab iad so, gan aimreas, caisb ċlúḋaṁala an Reaċta ar ar tráċt duine uasal iompáiḋteaċ a ḃí ann tráṫ. Ċím gur tíc an t-aḋmaḋ atá ionnta.

20°.—Tá galtán posta na Luġnasa tar éis a ṫeaċt, agus stair na hÉireann feaḋ míosa eile léiṫi, aċt níl aon ḟaġáil agam-sa air. Gideaḋ ṫáinig litreaċa as baile ċugam; iad ar fad go maiṫ. Ċaiṫ mo ḃean agus na páistí an saṁraḋ i gCaisllinn.

28°.—Ḃí an ceart agam: sgéittear sgéalta nuaiḋe, mar ṡniġseaḋ an t-uisge tríd an gcuislín is cuṁainge aistiġe an biṫ. Ní féidir fear a úiriaḋaḋ amaċ is amaċ i luing príosúin, agus níl ċeiṫre bliaḋna déag le caiṫeaṁ agam gan tuairisg éigin d'ḟaġáil ar ċúrsaiḃ an tsaoġail. Féaċ a-leiṫ! Tá an Riaġaltas ag oiḃriuġaḋ le láiṁ láidir fós; do ḃí Chartists áirite i Londain, agus ċuireadar cruinniġte ar bun do ḋéanaṁ combáiḋ liom-sa. Ġlac an riaġaltas maslaḋ tríd sin, gur gaḃaḋ na Chartists agus gur cuireaḋ i gcarcair fa ġlas iad, ag cur coire ina leiṫ. Cúntas mo ḋaorta-sa, ċuir mo ċara Kemmis ina n-aġaiḋ é sin, mar ḟiaḋnuise. Daoraḋ Earnán Seóns, agus cuireaḋ dá ḃliaḋain príosúntaċt air, faoi ráḋ is go raiḃ sé ag cruinniuġaḋ aca, agus faoi ráḋ, le n-a linn sin go ḃfillfinn-se S.M. fós ar ais abaile cosg-araċ, agus go gcuirfiḋe Seán Ruiséal agus Clarendon tiġearnaí, anonn. Dliġeaḋóir é Earnán, agus é ina

eagarṫóir ar an *Northern Star*, agus fear é a ḃfuil éirim ann. Is éifeaċtaċ an éirim í sin don riaġaltas! Aċt b'éidir go raiḃ coiste cóir ar an Seónraċ, agus ar an gcuid eile aca i Londain, dá ḃfromaḋ. Níl iomorro aon tuairisg ḃarṫainneaċ le faġáil ina ṫaoḃ sin agam, aċt gan aiṁreas tá dliġe agus riaġaltas ina dtír aca. Níl aon aḋḃar casaoide aca, mara ndearnaḋ pacáil ar na coistiḃ. Má rinne a gcoṁ-ḃuirgéirí a ḃfromaḋ go cóir, agus a dtligeann, ar ndóiġ táid ciontaċ.

Gaḃaḋ mac Uí Ṁeaċair, tiġ n'atar i nÉirinn, agus tugaḋ go hÁṫ Cliaṫ é. Caint a ċaiṫ sé i Ráiṫ gCaola an ċoir a rinne, agus ní "méirleaċas" atá aca uirṫi aċt "ceannairic," agus dá ḃríġ sin leigeaḋ amaċ ar bannaiḃ é. Tá barántas i n-aġaiḋ Ṁac Gaḃann Ó Ḃriain, aċt ní ḋearnaḋ a ḟearḃáil fós. Aċt atá Seán Mac Máirtín fá ġlas sa nGeata Nua, agus méirleaċas ina leiṫ a ċuir sé san *Irish Felon*—agus go d'eile cé'n áit ar ċeart méirleaċas a ċur? Tá an Duḃtaċ fá ġlas sa nGeata Nua freisin, fá ṁéirleaċas a rinne agus a ċuir sé ar an *Nation*; gaḃaḋ Caoiṁġin Ó Doċartaiġ fosta, agus R. D. Mac Uilliam fá ṁéirleaċas. Is iad a ċuir an *Irish Tribune* ar bun, páipéar méirleaċais eile é sin, go díreaċ d'éis m'ḟuadaċ. Rinneaḋ obair níos éirimeaṁla arís ná sin féin .i. na trí páipéir, an *Nation*, an *Felon* agus an *Tribune* a ġaḃáil do na pílears, gur ḃaineadar de ḃuaċaillíḃ a ndíolta ar na sráideannaiḃ iad. Briseaḋ doirse na n-oifigí freisin, gur hosglaḋ iad, tógaḋ seilḃ ar na hoifigiḃ, agus cuartuiġeaḋ iad féaċain an ḃfuiġfiḋe sgríḃne méirleaċais ar biṫ. Le sgéal gearr a ḋéanaṁ de, sé moḋ noċaḋ a hoċt atá ar siuḃal arís aca. Taiṫniġeann an méid sin go léir go maiṫ liom.

Agus Mac William, an duine boċt eidtreoraċ, fil-eaḋta, moṫuiġṫeaċ, an aṁlaiḋ go ndéanfar méirleaċ agus mairtír ḋe-san freisin? Agus an Máirtíneaċ! Aċt b'ḟéidir go ḃfuiġeaḋ an tiġearna Clarendon amaċ gurb' sin iad an ḃeirt is teinne a casaḋ fós air.

An ndéanfaiḋ an Fear gráḋ-diaḋamail ionaid coiste de luċt an Ċaisleáin a ṗacáil anois i n-aon turus fa ċomair na mbíoḋḃaḋ soin go léir? agus an mbainfiḋ sé an ceart is coitċeannta ar biṫ atá ag dul do ḋeaġ-ḋaoiniḃ, atá dá n-iomċur féin do réir an dliġe, an mbainfiḋ sé de ṫriúr ar an gceaṫrar de ḃuirġéisiḃ Áṫa Cliaṫ é, mar is gnáṫaċ leis? Saoilim go ndéanfaiḋ; caiṫfiḋ sé an doiḃeart soin a ḋéanaṁ, ar ċroiceann a ċluas. D'innsiġear dó go gcaiṫfeaḋ a ḋéanaṁ, nó éirġe as a ḃeiṫ ag riaġluġaḋ. Ní leoṁfaiḋ sé na príosúnaiġ a ṗromaḋ go cóir; ní leigfeaḋ an gnáṫ-ṁoḋ dó, ná an "státaireaċt," ná imṫeaċta eile naċ ḃfuil aon leiġeas aige orta, go mbainfiḋ sé éirġe sliġe ar na fearaiḃ sin, go n-imriġiḋ sé an duḃ-éagcóir orta i riocht an dliġe, go gcuirfiḋ sé isteaċ ar an gcóir; i n-áit cóir agus ceart a ḋéanaṁ, déanfaiḋ sé duḃ-ḋomáiste ar Éirinn, déanfaiḋ sé an dearg-ḃréag le Sasanaiġiḃ, agus damnóċaiḋ a anam féin. Imṫeaċta éigeantais naċ ḃfuil leiġeas aige orta. An dtuillfiḋ sé go bráṫ i n-intinn duḃ, dall, dorċa luċt riaġluiġṫe gurb é an gnáṫ-ṁoḋ is glice ar biṫ a ḃeiṫ díreaċ cneasta, agus a ċeart a ṫabairt do ḋuine, an dtuillfiḋ sé ina gceann naċ ḃfuil aon státaireaċt a sáróċaḋ é sin ar eagna?

Pé i nÉirinn é, tá siad sa gcruṫ sin go ḃfuil neart oibre ag luċt dliġe i nÉirinn; beiḋ a ḟios aca ṡul is ḃeas an obair seo ṫart go ḃfuil an-dliġe agus

an-reaċt breaġ aca. Leaṫnoċaiḋ an "dliġe," agus beiḋ a sásaṁ bainte amaċ go hiomċuḃaiḋ ag an "gCoróin agus ag an Riaġaltas." Ḃeaḋ coinne ag duine ṡreisin go múinfeaḋ an obair so a ngnóṫa do ċoirteoiriḃ (.i. na gnóṫa ḃéas orṫa a ḋéanaṁ tráṫ a mbeiḋ ceart le faġáil ó ċoirteoiriḃ) ; sé sin le ráḋ, aon duine a gcuirfiḋ seirḃísiġ Ḃainríoġna Ṡasana dliġe air, tré ċeirt politiceaċ, é a ṡaoraḋ. Agus ní hé sin aṁáin, aċt ní mór ḋóiḃ breiṫeaṁnas ar leiṫ a ṫaḃairt i gcúiseannaiḃ den tsaṁail sin, agus an leaḃar a ṫaḃairt go dtuilleann a leiṫéidí sin de ṗríosúnaiġiḃ molaḋ ó ṁuinntir a dtíre—sé sin, má tá an buille marḃṫa ceart ḋá ṫaḃairt aca do luċt an riaġaltais.

Sin é ṫiocfas de, nó marab é, ní mór don Ḟear gráḋ-diaḋaṁail Ionaid gaċ uile ċoirte a ṗacáil go mór mór níos áirṡiġe, go raiḃ a ċeárduiġṫe sonnraḋaċa féin ag taḃairt breiṫ ḋíbearṫa agus breiṫ ċroċta ar ḋaoiniḃ .i. coirteoirí ḃéas ainmniġṫe ar leiṫ don Ḟear Ionaid—agus déanfaiḋ sin cúis ċoṁ maiṫ i ndeireaḋ na dála.

Ḃaḋ ṁian leis an tiġearna Mac Uilliam "bille a ṫairrsgint" le tuarastal a ṫaḃairt don ċléir Ċatoil-iceaċ, sé sin síneaḋ láiṁe ós íseal a ṫaḃairt ḋóiḃ, ionnus go gcuirfidís foiġid ins na daoiniḃ, an faḋ is ḃeaḋ an riaġaltas ag déanaṁ na foġlaċ. Aċt is cosṁail gur follusaċ, gur ruaiṫeantasaċ le ministéar-aiḃ an ċuirpteaċt, agus nílid sa ṗéir sa láṫair aontuġaḋ. Fanaḋ an beart sin tamall.

Meaḋon Ḟoġṁair I°.—Ráiṫe sa lá indiu seolas ó Ċóiḃ Ċorcaiġe.

An gcuirfeaḋ leis ag sgríoḃaḋ ar leaḃar, agus ag leigean orm féin go ḃfuil irisleaḃar ḋá ḋéanaṁ agam ?

Ar ndóiġ ḋá mar a ċéile go díreaċ lá agus lá eile dom. Tá aon ġnás mara amáin a ḟaoilfeá a ḃféadfaiḋe leigean dó ar an aistear fada so a ṁairfeas ċeiṫre bliaḋna déag .i. cúntas a ċoinneáil ar imṫeaċtaiḃ na luinge. Níl aon aṫruġaḋ ar mo ċúrsa lá ar biṫ aċt mar ḃí sé an lá roiṁe sin, agus sé an rud céadna táim gaċ uile lá ó ċrios na cruinne agus an rud céadna ón áird ṫiar, nó ón áird ṫoir, agus an doiṁin céadna atá fúm. An áirde céadna atá an ġrian ós ár gcionn gaċ uile lá um meaḋon lae, cé is moite don aṫruġaḋ ċuireas an séasúr uirri. Ní éirġeann tada dom. Céard tá le sgríoḃaḋ agam? Nó má sgríoḃaim neiṁ-níḋ cé léiġfeaḋ é? Naċ mb'éidir don árd-ṁáta a ṫeaċt isteaċ ċugam lá ar biṫ agus mo ċúntas a árduġaḋ leis, agus a ḃeiṫ ḋá léiġeaṁ ḋó féin, nó a ṫaḃairt don ḟeaḋmannaċ, má's fiú leis é, agus naċ mb'ḟéidir ḋó-san a ṫaḃairt don Ġoiḃernóir, agus cá ḃfios naċ don árd-reaċtaire ṫiuḃraḋ seisean é? I gcruṫaṁnas go mb'éidir gur díoġbáil a ṫiocfaḋ as dom lá éigin, mar táim ina gcuṁaċta.

Agus 'na ḋiaiḋ sin is uile bíonn fonn orm leaṫanaċ nó ḋó a ḃreacaḋ corr-uair, mara mbeaḋ ann aċt iongantais na spéire agus na haimsire a ṫaḃairt fa deara, nó leaḃar éigin a léiġfinn a ṁolaḋ nó a ċáineaḋ, nó ḋá dtéiġeaḋ sé ċuige sin, rud ar biṫ olc ná maiṫ a ḃeaḋ ar m'aigne a ċur síos—sé sin más' cóir do ḋuine a ráḋ go mbeaḋ aigne aige ina leiṫéid seo d'áiṫ, agus gan ann aċt go dtiuḃraḋ sé an ruille buiḋe. Giḋeaḋ cá ḃfios naċ ndéanfaḋ duine dearmad ar an tír d'ḟágaiḃ sé 'na ḋiaiḋ, agus ar an tsliġe ar ais ċuici ḋá mbeaḋ gan rud éigin a ḃeiṫ sgríoḃṫa aige a ṁeaḃróċaḋ ḋó é. Cuirfiḋ an leaḃar so i gcuiṁne dom cé an sórt duine ḃí ionam, agus cé ḋe a dtáinig m'ísliuġaḋ,

agus ar an gcuma soin coiṁéadfar aiṫne ar réim mo smuainte; seaḋ, nó orm féin, féin, rud is baoġalaċ liom corr uair a caillfiḋe orm. Ċrait prionnsa áiriṫe (ní cuiṁneaċ liom goidé an t-ainm a ḃí air) smúdar ar an gcosán ag dul ṫríd an ḃfásaċ coille draoiḋeaċta dó, le n-a ṫreoruġaḋ ar ais, agus sin é ḟearaċt agam-sa é, leis an sgríḃneoireaċt seo. Agus ní raiḃ aon uaṫḃás sa gcoill draoiḋeaċta úd níos úr-ġráinne ná mar atá agam-sa le dul ṫríd annso. An máirnéalaċ ársaiḋ sfeirsin, agus a ċom-ṁáirnéalaiġ, ar ndul dóiḃ ar an ḃfairrge uaignig, ó's rud é gurb iad a ċuaiḋ ann ar dtús, ní féidir ar ndóiġ nó ḃí cúntas aca-san ar a n-imṫeaċtaiḃ ar an muir ṫéaċtuiġṫe.

Ar na haḋḃaraiḃ sin, agus ó ṫárla gur eisiompláir dom iad, sgríoḃfad liom, cé gur neiṁ-níḋ a sgríoḃaim. Cuirim suim ann sfeirsin; óir is mór an fuaraḋ liom an sgiúrsáil niṁneaċ a sgríoḃaḋ agus a ċur sa gcirte seo. Má ċuirim comráḋ, nó giota seanċuis, i ndiaiḋ a ċéile, cuidiġeann sé liom smuaineaḋ, agus coinniġeann sé mo pearsún i n-órduġaḋ, tré organon nua d'ḟionnas amaċ dá ngoirṫear Moḋ na Raiméise. Is geall le tamall ar ċapall ṁaiṫ beoḋa a ḃeaḋ ag imṫeaċt ins na cosa-in-áirde dom tamall maiṫ gaoiṫe a stollaḋ asam: tugann sé mo ġoile dom. Agus ar ndóiġ ní féidir nó beiḋ rudaí éigin ar an méid a sgríoḃaim a mbainfiḋ mo ċlann áineas éigin as, lá is fuide anonn ná indiu.

Cuiṁneaċán.—Ceardaċt a ċeapaḋ le n-a ḃféadfainn na páipéir seo a ċaiṫeaṁ sa ḃfairrge, i gcruṫ agus go dtiocfaidís go tóin puill go cinnte, agus go dearḃṫa, gan aon ḟaġáil ar ais orṫa, dá mbeaḋ i ndán agus go gcuartófaiḋe mé ar a lorg.

2°.—Maidir leis na leaḃraiḃ a léiġim annso, ná

ḃéas mé i n-áirite a léiġeaṁ (go dtiocfaḋ liom coiṁsgreas níos fearr a ċur orm féin), is suarac an éadáil a ḃfuil le ráḋ ina dtaoḃ. Na húr-sgéalta is fíor-ṡuaraiġe ar biṫ a táinig ó Londain, agus a cuireaḋ i gcló i Meiriocá, sin é an cineál litriḋeaċta is cosṁail a ḃfuil tóir air annso. Agus 'sé an "Léiġteoireaċt ar foġnaḋ" atá aca, an bailiuġaḋ uirísreal sin ar a dtugtar "Family Libraries" agus "Cabinet Libraries," agus "Miscellanies," rudaí naċ ḃfuil ionnta aċt cnáṁarlaċ eolais a ċuaiḋ ar ceal, agus naċ ḃféadfaiḋe faice a ḃaint asta aċt téarmaí ealaḋna dá ndéantar cír tuaiṫbill. Cuireann sé tóir ar ealaḋain, dar leo, má ḃailiġeann duine beart toraḋ i roinn éigin eoluis agus innsin úr a taḃairt air, i gcruṫ is go mbeiḋ sé innsiġte ar ṁoḋ ġnáṫaċ, gan aon duaḋ a ċur ar an aiṫriseoir, ná ar an léiġteoir; ní heaḋ, aċt níl ḟios ag an aiṫriseoir cé an ċaoi ar sríṫ amaċ an toraḋ; agus sin é an tsliġe a ḃfaġann an léiġteoir nua aḋḃar cabaireaċt i dtaoiḃ doiṁneaċt na nua-ealaḋna—bíoḋ ḟios agat go ḃfuil sé ar fad nua. Déanann an duine foġlumṫa sin truaġ i gcoitċinne do na daoiniḃ a bí ann i n-allóḋ, agus mór-mór don dream boċt a bíoḋ ag dealuġaḋ mionaċ a ḃeaḋ ar fuaid ṁionaiġ eile, iad sin agus réaltóirí boċta. Ċítear sreisin do ṁíor ar ṗáipéir nuaiḋeaċta, agus tá sé sa gcoṁráḋ coitċeann go ndeirtear "a ráḋ i dtaoḃ ruda" i n-áit a "réaṁ-aiṫris," "ceist le réiḋteaċ," i n-áit "tá na cuir ḋá dtairisgint," "coiṁṁéid le," i n-áit "coṁgaraċ do" agus a leiṫéidí sin.

Aċt tar a beiṫ ag taḃairt droċ-aoide ar teangaiḋ, agus dá ḃríġ sin ag cur mearḃaill ar ḋaoiniḃ, 'sé an moḋ ar a mbailiġtear leaḃra go foirleaṫan a

ċáinim; ag gearraḋ giotaí amaċ le siosúr, agus dá gcur i ndiaiḋ a ċéile, go naċ leaḃra i n-aon ċor iad na leaḃra a ndéantar sin leo—óir ní aiṫears ó aon ḟear aṁáin ar leiṫ atá ionnta aċt allġlór a ċoṁ-ċumaḋ. Táim tar éis a ḃeiṫ ag léiġeaṁ cúntas ar Abyssinia, imleaḃar as an "bFamily Library" é, agus ḃéarfaḋ Brús tamall (nó caibidil) den ḃealaċ ṫú, agus iomar-ċuróir Portuinéalaċ éigin tamall eile, agus Salt nó duine éigin eile an ċuid eile den aistear; ní ḃeaḋ ḟios agat cé ḃeaḋ tamall leat. Baḋ ċeart do leaḃar a ḃeiṫ mar tá fear nó bean .i. cáilideaċt ar leiṫ a ḃeiṫ ann, agus dá mbeaḋ sé aisteaċ féin a ḃeiṫ aisteaċ dó, aċt fuil a ḃeiṫ 'na ċuisliḃ, agus spré léarguis ina ṡúiliḃ, agus bealaċ agus intinn ar leiṫ a ḃeiṫ aige. Is tig leat a ċaiḋreaṁ a ḋéanaṁ annsin, agus fágfaiḋ sé lorg éigin ort. Aċt muna ḃfuil agat ann aċt cual cnáṁ, nó rud is measa ná sin .i. séacla a rinne eagar-ṫóir a raiḃ traċt air, de ċnáṁaiḃ fuair sé i n-uaiġ ann-so, agus i n-uaiġ annsiúd, go gcuireann sé cnáṁ droma as Brús agus blaosc cinn as Salt agus cnáṁa builg agus asnaċa as Belzoni i ḃfasdóḋ ina ċéile, ar ndóiġ, ċuirfeaḋ sin ḋéistean ar ḋuine.

Léiġeas go haireaċ dá leaḃar as an leaḃarlann céadna, mar atá, "Palestine," atá i n-eagar ag an Doċtúir Ruiséal, agus "Persia" an Ḟrisealaiġ, agus ní gan gramar a ċur go minic orm féin é, agus is searḃ do-léiġte an ailím iad.

Giḋeaḋ tá beirt de na leaḃraiḃ sin léiġte agam d'oireasḃa a malairt a ḃeiṫ agam (iṫeann na Lapaí cré ġorm corr-uair agus croicne crann), agus fós dornán nó punann ursgéalta a ċuir na foġluiḋṫe i gcló i Nua Eaḃroċ agus i bPhiladelphia mar leaḃráin. Dearg-

ḋríodar a n-iomlán. Ċeapas i gcoṁnuiḋe rud ar biṫ a léiġfinn nać ngoillfeaḋ sé orm, agus ṡaoilear go dtiocfaḋ liom neart a léiġeaṁ a mbeaḋ díoġḃáil ann agus nać ndéanfaḋ sé aon doċar dom;—*omnia sana sanis;* marać sin ḃéinn anois ċoṁ tinn le muic ón gcosamar. Agus an té sin a ċuirfeaḋ roiṁe an “litriḋeaċt” a curtar i n-eagar don ṗobal ar an saoġal iompáiḋteać so a léiġeaḋ, níor ṁór ḋó coim-pléasg a ḃeiṫ aige mar ḃí ag Laċain Ṗontus (agus do féin Aulus Gellius ba ṁó an soċar ná an doċar ḋóiḃ-san niṁ a ṡlugaḋ). Aċt príosúnać nać ḃfuil tada le déanaṁ aige, cá ḃfuil an rud nać ndéanfaḋ sé leis an am a ċur ṫairis?

Aċt is gearr a ġéillfeas mé ḋó so. Táim ag leigean dom intleaċt a ḃeiṫ díoṁaoineać fá láṫair, ’ga mo ġoraḋ féin leis an ngréin, nó ag tuitim ’mo ċodlaḋ faoi sgáṫ canaḃáis, ga mo ċoṫuġaḋ féin ar aon niḋ a ḃfuil coṫuġaḋ ann. Aċt níl aon ċuiṁniuġaḋ agam ar a ḃeiṫ ag iarraiḋ an ama a ċur ṫarm ar feaḋ ċeiṫre mbliaḋan déag—dá ndéanainn sin ṁarḃóċaḋ an t-am mise—ḃeaḋ ċeiṫre bliaḋna déag iomarcać agam. Is tig le duine corr-leaṫ-uair a ċur ṫairis ar ndóiġ i ngan ḟios ḋó féin, aċt mairiḋ le bliaḋanta a ċur ṫart ina gcúigeannaiḃ agus ina ndeiċeannaiḃ níor ṫáinig sé fós an té ḋéanfaḋ é. Tá fúm ḋá ḃríġ sin, aċt a mbeiḋ sgíṫe ṁaiṫ leigṫe agam, connraḋ carṫanais a ḋéanaṁ leis an Am—rud nać féidir a ḋéanaṁ aċt le ḃeiṫ ag obair—an tAm a ṫaḃairt ar mo ṫaoḃ i leabaiḋ é ċur i m’aġaiḋ, i gcruṫ is go mbeiḋ sean-ḟocal Ualter boċt Scott agam .i. an tAm agus mé féin i n-aġaiḋ beirt ar biṫ. Le ḋá ḟocal a ċur i n-aon ḟocal aṁáin, má’s aṁlaiḋ go ḃfuil orm fanaċt i ḃfad annso agus an t-am

a ḃeiṫ ar mo ċoṁairle féin agam, mar atá do láṫair, tá fúm roinnt leaḃar a d'ḟeilfeaḋ d'ḟagáil as Éirinn (tuairim le céad go leiṫ aca ar fad), agus tosuiġe 'na ḋiaiḋ sin as a rioċt ar leaḃar áiriṫe a sgríoḃaḋ, rud a raiḃ an-ḟonn orm a ḋéanaṁ le fada, aċt an t-ionḃaiḋ ḃeiṫ agam ċuige. Tá ionḃaiḋ mo ḋóṫain anois agam, agus facturusne operae pretium sim, óir má ċúitiġeann an t-am liom é, sé tuarastal na hoibre í ḋéanaṁ.

Aċt dála oibre, nílim lán-ċinnte go fóill naċ gcuirfear cabail lín-éadaiġ orm a mbeiḋ an traiġead leaṫan cló-ḃuailte ar a ḋruim, agus mé a ċur ar ṁeiṫeal ga mo ṡeolaḋ amaċ ag obair i gcoiléaraiḃ. Táim fa réir fa n-a ċoṁair, táim go ri-ṁaiṫ im' ṡláinte. Ní suarac an éadáil do neaċ taiṫiġe a ḃeiṫ aige ar ċloċa a ṫollaḋ agus a ṗléasgaḋ, agus tiġṫe a ṫógáil, agus b'éidir go mb'ḟearr is go mba séanṁaire ḋom a ḃeiṫ ag obair le mo láṁaiḃ ná ag sgríoḃaḋ leaḃair, agus b'éidir go mb'ḟearr é mo ġoile agus go mba suaiṁniġe é mo ċodlaḋ dá ḃarr. Níl orm aċt ceiṫre bliaḋna déag (faoi nó ós a ċionn beagán)—agus dála na saiġde leaṫna, ní féidir ḋóiḃ a mbranda a ċur ar mo ċroiḋe istiġ, áit a ḃfuil sé go doiṁin ar ḋaoiniḃ measaṁla iomḋa i nÉirinn, ar ḋaoiniḃ a ḃfuil a n-anam i long príosúin. B'ḟéidir saiġead na bainríoġna a ċló-ḃualaḋ ar ḃall éadaiġ liom-sa, aċt ċuaiḋ an t-iarann go hanam ionnta-san.

Aċt dála na ceiste céadna so .i. an oirċeas, nó ar ḃ'oirċeas mise, S. M., a ċur ag obair ar nós aon daor eile—tá tréan díospóireaċt tar éis a ḃeiṫ eatorṫa sa bPairlimeíd agus ar na páipéir nuaiḋeaċt ina ṫaoḃ. B'áil le "luċt an uġdaráis" a ṫaḃairt le tuisgint do ċáċ go ḃfuil foiġid aca liom, ó ṫárla gan mo ṡláinte go

ro-láidir, sin nó iad a ḃeiṫ ag géilleaḋ d'ḟoġluim a ḃeiṫ orm, agus a ḃeiṫ 'mo ḋuine uasal dom. cibé cé aca fáṫ is feileaṁnaiġe leo a innsin don ṗoḃal ċoit-ċeann arís. Má's easbaiḋ sláinte a ḃeiṫ orm-sa an fáṫ atá, ná a ḃéas ag luċt an ughdaráis, ṫug luċt an ughdaráis a n-éiṫeaċ—agus dom ḋóiġ-se ní hí an ċéad ḃréag aca í—mar ó ṫángas go Bermuda ní raiḃ aon ċasaoid agam ar mo ṡláinte, agus ní raiḃ sí riaṁ níos fearr agam ná mar tá sí. Agus maidir leis an méidin tinnis a ḃí orm ag teaċt amaċ ḋom, ní ḟéadfaḋ siad sin a luaḋaḋ, óir ṫáinig ordugaḋ ar leiṫ ó'n gCaisleán an faḋ is ḃíos ar Oileán Árd-Neiṁiḋ (ċonnaicear é) gan caiṫeaṁ liom mar ċaiṫfiḋe le daor eile, ná éadaiġ na ndaor a ċur orm. Agus pé aca sin é, tá daoir boċta ag obair ins na coiléaraiḃ, na céadta aca, agus is measa go fada an tsláinte atá aca ná mar atá agam-sa, agus ná ḃéas agam, tá coinne agam.

Aċt de ḋéanta na fírinne is rí-ḃeag é mo ṡuim sa gceirt ṁór so. Is cuma liom iad ga mo ċur ag obair ar nós na ndaor nó gan a ċur, agus is cuma liom cé an t-éadaċ a ċuirfeas siad umam. Aċt atá an ḟírinne sin sgríoḃṫa agam de ḃríġ gurab í an ḟírinne í, agus b'éidir go ḃfoġnfaḋ sí ḋom lá éigin.

Ar ċuma ar biṫ ní mór ḋom obair éigin d'ḟaġáil. Facito aliquid operis, ar Naoṁ Ierome, ut semper te Diabolus inveniat occupatum. Vel fiscellam texe junco ; vel canistrum lentis plecte viminibus :—apum fabrica alvearia ;—texantur et lina capiendis piscibus. Agus cuireann sin i gcuiṁne ḋom go ḃfuil neart éisg annso, agus iasg maiṫ : an lannaċ, an boneto (cineál runnaċ), cineál leaṫóg tiuġ, agus cineál eile a ḃfuil daṫ dearg air, agus é gar ḋá ḃeiṫ ċom maiṫ le n-iṫe leis an

mbradán. Tá runnaċ freisin ann, cineál aḋbal-ṁór, láidir, craosaċ, agus trí nó ceaṫair de ṫroiġṫiḃ ar fad ann. Bíonn trí nó ceaṫair de ċeannaiḃ aca ag seol-tóireaċt i n-éinfeaċt, agus is minic a ċaiṫeas uair a ċluig ag breaṫnuġaḋ orṫa ag snáṁ san uisge uainiḋe ar an doiṁin. D'ionnsuiġdís corr-uair na stuifíní beaga go garg-obann, mar d'ionnsoċaḋ ceiṫearn d'aṁsaiḃ Inse Ceiṫleann daorsgar-ṡluaġ.

4°.—11°.—Ag léiġeaṁ Homer dom agus ga mo ġoraḋ féin leis an ngréin ar ṫaoḃ na fairrge do ġoḃ ċosnaṁa an ċuain. An aimsir go hiongantaċ breaġ. Ag léiġeaṁ dom freisin an ċúntais a sgríoḃ daoine ar a mbeaṫa féin—mar atá cúntas Ġifford, cúntas Ṫomáis Olieaḃáird, cúntas Ċaiptín Ċrichton a sgríoḃ an Déagánaċ ó Fuada. Sean-oifigeaċ a ḃí sa marc-ṡluaġ é Crichton; b'Éireannaċ é, agus ṫárla ḋó ḃeiṫ ag saiġdiuireaċt i nAlbain fa'n gcoin fola Dalziel i n-aġaiḋ na gConnraṫóirí. Agus ó ṫárla naċ raiḃ sé ann féin an sgéal a innsin go maiṫ, ṫug sé cúntas don Déagánaċ, tráṫ a raiḃ seisean 'na ċoṁnuiḋe ar Ċnoc an Ṁargaiḋ, agus ċuir seisean síos an cúntas dó, agus an céad pearsa ḋá ċur síos aige, mar ḋóiġ de gurb é Chrichton a ḃí ag caint. Is mór an greann an cúntas sin: níl leaṫanaċ de naċ ḃfeicfeá déagánaċ teampoill Ṗádraig, ag tiomáint a ċapaill i mullaċ na ḃFuigeamór, nó sáirseint Both-well agus éadaiġ an teampoill air agus é ag cáineaḋ airgead ruaḋ Ṁic Conċoille go hárd-ġlórac toranda. Aċt an rud is fearr ar fad ann: cuireann an Déagánaċ breaġ a ḃaraṁail féin i dtaoḃ riaġaltas eaglaise, agus baraṁail ġéar nimeanta í, i leiṫ Ċrichton (fear naċ raiḃ suim cnaipe gan ċois sa gceirt aige), agus cuireann

ag sáruġaḋ ar Burnett, easbog, é, agus gá cáineaḋ ċoṁ fuaṫṁar beagnaċ agus ḋéanfaḋ diaḋaire, agus gan ann aċt duine den ṁarcṡluaġ. Cúntas Gifford air féin, tá sé roinnt uallaċ, agus roinnt mórḋálaċ, aċt mar sin féin is cúntas aicionta, fearaṁail é. Tá comḃáiḋ mór ós íseal agam le Gifford. Aċt cúntas Oileaḃáird an ceann is fearr go fada de na trí cinn, agus tá sé ar na cúntasaiḃ is fírinniġe agus is cneasta dár casaḋ ariaṁ orm. Níor leaḃar go dtí an cúntas a sgríoḃfaḋ fear ar a ḃeaṫaiḋ dá ḃféadfaḋ sé an ḟírinne go hiomlán a ċur síos, agus gan a ċur síos aċt í! Ní dóiġ liom go ḃfuiġfear a leiṫéid sin de ḋuine go deo. Ar ndóiġ ní ċreidfeaḋ aon duine an cúntas a sgríoḃ an Giobúnaċ ina ṫaoḃ féin; agus maidir le Rousseau ní ḃeaḋ fios ag duine cad baḋ déanta leis. Irisleaḃar Evelin, ceann ċoṁ maiṫ le ceaċtar aca-san b'ḟéidir, aċt má 'seaḋ ní hé an smuaine ḃí san aigne ná sa gcroiḋe a ċuir sé síos, aċt an rud baḋ léar dó lasmuiġ de féin. Agus ṫairis sin féin ḃí Evelin ċoṁ camalta sin, ċoṁ riaġalta ciuin sin, agus ċoṁ mór 'na ḋuine uasal nár ṁaiṫ go mb'ḟiú le duine cluas a taḃairt i gcoṁnuiḋe dá ḃfuil le n-aiṫris aige. I gcruṫ-aṁnas, dar liom, naċ ḃfeicfear go bráṫ an cúntas foirḃṫe gan ṁaraċ a sgríoḃfaḋ duine air féin, de ḃríġ an duine is fearr is fiú cúntas a ḃeaṫa a sgríoḃaḋ, naċ n-innseoċaiḋ sé é, agus na daoine is aigeanta, is éirimeaṁla agus is intleaċtaiġe, naċ innseoċaidís smuainte a gcroiḋe don ṗobal coitċeann; nó má innsiġeann siad tada ní ḃéiḋ ann aċt beagán annso agus beagán annsúd, agus ní ina n-ainm féin ar aġaiḋ é, aċt ċuirfeaḋ siad ar an sgáṫ é, fearaċt mar rinne na foillsiġṫeoirí tionnsgantaċa Stillschweigen agus

Cognie as Weissnichtwo leis na málaiḃ draoiḋeaċta páipéir.

13°.—Tá an aimsir ċoṁ lán-áluinn sin agus go ḃfuil caṫuġaḋ dá ċur aici orm, agus go gcaiṫim go leor dom' aimsir ar an ngob, 'mo ṡuiḋe síos i n-aice na fairrge agus an t-uisge ċoṁ ciuin, ċoṁ glas, agus gan cor ann aċt ar éigin. Soir-dtuaiḋ uaim, go díreaċ ar m'aġaiḋ, mar a ḃfuilim 'mo ṡuiḋe, tá an gorm go neaṁċuimseaċ, do-imeallta, soir-dtuaiḋ ṫar ḟonnsa an doṁain, agus is léar dom ċítear dom tré ḟíor-ḟilleaḋ idir mé agus néall, na beanna árda i n-oileán i imigéin, agus brat ceo ar a mbarr. Seaḋ, maiseaḋ, ċím uaim ṫar ġualainn drónaċ na cruinne coṁ-lagta, agus fonn orm a ḃeiṫ ag dearcaḋ air, Uiḃ Ḃreasail uainiḋe, ina ṫoirt, ar snáṁ ṫríd an nglé-ṡolus, na sléiḃte siḋe ann agus na sruṫáin insna gleanntaiḃ. Is iomḋa oileán atá láiṁ liom annso agus iad sgaipṫe ar uaċtar na mara, gan ionnta aċt gaineaṁ agus cloċa glasa agus iad ag gealaḋ agus ag sgáineaḋ mar ḃeaḋ cnáṁa tirme ann fa sgallaḋ na gréine, iad féin is a gcuid doirníní beaga, loma, giobaċa, tirme den duḃ-ṗéinne; agus tá na longa príosúin níos goire ná sin dom, ar mo ċúlaiḃ, longa an uaṫḃáis gur geall le coirpiḃ iad a ḃeaḋ ag fiuċaḋ, agus iad lán den duḃáilce agus den dearóileaċt. Agus bím 'mo ṡuiḋe cois na fairrge go minic agus m'aġaiḋ tugṫa ar an áird ṫoir-dtuaiḋ, agus is fada fada as láṫair a ḃíos mo smuainte. Is ciuin glan an lá foġṁair i nÉirinn é an tríoṁaḋ lá déag seo den ṁeaḋon foġṁair; tá an deirge ag teaċt ar ḋuilleaḃar an ḟeaḋa i ngleann agus ar ċnoc, agus daṫ donn seargṫa ar ḃarr an ḟraoiċ. Tá na goirt arḃair lom faoi seo, mórán; tá gile an tsaṁraiḋ ag

imṫeaċt as; níl an binneas croiḋeaṁail céadna i gceileaḃar na n-éan a ḃí ann i mí ṁeaḋon an tsaṁraiḋ, nuair a ċuireas gaċ uile éinín sa gcoill a ċroiḋe ina ċuid ceoil agus átas do-innsiġṫe air. 'Sé fuaim an ḟoġṁair sreisin atá ag na haiḃniḃ agus iad ag bollaireaċt, ag dul le fánaiḋ dóiḃ, ṫar ċloċa beaga; tá an t-uisge ċoṁ glas leis an airgead i gcuid aca, agus i gcuid eile aca tá daṫ donn air, agus an áit a dtug an sruṫ an ċré ḋonn ón árd leis tá daṫ na cloiċe bige ón gCarngorm air. Tá slóċt faoi seo ar an sruṫ, agus é mar ḃeaḋ sé ag casaoid (an té a ḃfuil an ṁeaḃair ann tugaḋ sé cluas dó), go ḃfuil an saṁraḋ imṫiġṫe agus go ḃfuil ceileaḃar na n-éan ṫart. Tá cineál osnaiġil ós íseal, osnaiġil ṫrom-ċroiḋeaċ, aċt osnaiġil gan aon ḃrón ann le clos lá fóġṁair den tsórt sin, agus sin é an ċéad ċogar ó ḋoineann ḋoilġeasaċ, ḋobrónaċ, deireaḋ an ḟoġṁair, an doineann a gcuireann an geiṁreaḋ tús ar an ngairbṫean leis. Is maiṫ is eol dom fuaim gaoiṫe agus fuaim sroṫa na hÉireann de ló is d'oiḋċe, agus beanna ársaiḋ a cnoc. Ċím é, cloisim go léir é, óir is deiṁin gur lia lá i nÉirinn mé, tré ċuṁaċta agus tré ċumas iongantaċ na haigniḋ, agus tré ċumas an ġráḋa a ṫáinig ón eolus, ná ar na carraigreaċaiḃ mallaiġṫe seo.

Aċt goiḋé an ṁaiṫ sin? Cé'n tairḃe m'aṁarc a ċur ṫar a ḟulaing ag dearcaḋ anonn ṫar an muir? Cé'n ċaḃair ḋom fonn mo ċroiḋe a ḃeiṫ orm? Naċ ḃfuilim díbriġṫe ag Ḃainríoġan Ṡasana as an tír i n-ar rug mo ṁáṫair mé, as an tír i ḃfuil cnáṁa m'aṫar sa gcré?

Meaḋon Ḟoġṁair 26°.—An múċaḋ! An múċaḋ! Táim gaḃṫa ag an náṁaid. Ṡaoileas ar feaḋ roinnt míos go raiḃ an diaḃal craiṫṫe ḋíom agam agus go

ndearna an t-aṫruġaḋ aeir é a ṫoġairm leis, aċt tá sé dá ḟeiceál dom dá mbeaḋ sgiaṫáin orm agus mé imṫeaċt ċoṁ mear leis an lá naċ n-éalóċainn ón bpláiġ seo.

27°.—“ Go leaġa mac an diaḃail é! Céard tá ann aċt daor mar an gcuid eile againn—daor bradaċ, damanta?”—Sé sin le ráḋ, mise. Ċualas an focal sin ó ḋaor indiu, tré ḃallaí aḋmaid mo ċró, nuair a ḃí na meitil ag iṫe; mar laḃrann siad corr-uair ós árd le teann díocais dúṫraċta cainte agus is féidir liom a gclos annsin. Daor bradaċ mar an gcuid eile! Tá an ceart ag an ḃfear; agus is maiṫ liom an focal a ċlos, agus grainc ġruamḋa ḟeiceál ar ċuid de na ṗríosúnaiġiḃ, má éirġeann leo go gcastar ḋom ar an ngob talṁan iad. Méirleaċ mé mar iad-san, tré “aċt an ṗairliméid,” agus tré ḃreiṫ “coiste,” agus ní heol dom go ḃfuil aon ċeart agam a ḃeiṫ ag siuḃal tart “mar ḃeaḋ duine uasal ann” .i. imo ċoṁnuiḋe, agus iad-san ag obair go cruaiḋ. Tá an ceart agat, a ṁéirliġ, a ċara! Is maiṫ liom corruġaḋ den tsaṁail sin a ḃeiṫ ar bun; agus de ḋéanta na fírinne, ní ḟéadfaḋ sé ḃeiṫ ar a ṁalairt de ċaoi. Níl neart ag na daoiniḃ sin laḃairt leis an gcoiṁéaduiḋe is ísle ar an luing gan uṁluġaḋ ḋó, ná níl neart aca siuḃal ar an mbórd deireaḋ, cé go mbeidís ar ṫeaċtaireaċt ann, gan an hata a ḃaint díoḃ agus uṁluġaḋ go híseal; agus ċíonn siad mise ag spaisteoireaċt síos is suas ar an mbórd deireaḋ céadna, mo hata ar mo ċeann agam, agus na hoifigeaċa, má castar ḋom ar an gcúlráid iad, agus láṁ ina hata aca ḋom-sa. Ċíonn siad sin agus ar nḋóiġ cuireann siad grainc orṫa féin agus bíonn siad ag easgainiḋe. Níl aon tsliġe eile aca do

láṫair le n-a gcuid feirge a ṫaisbeáint, agus tá moḋ agam dá n-easgainiḋe agus meas agam ar a ngrainc, agus tá súil agam gurb é an toraḋ ṫiocfas de go dtiocfaiḋ an dearg-ġráin agus an tríor-ḋearg-ġráin aca féin agus ag các ar na "forasaiḃ" mallaiġṫe a ṫugas an oiread sin moḋa don uaisleaċt agus a ċeileas an moḋ ar an ḃfearaṁlaċt .i. Reaċtaireaċt ġlórṁar Ṡasana ar Eaglais agus ar Stát.

Bíonn áraċ agam Dia Doṁnaiġ ar aiġṫe agus ar ċloigniḃ na ndaor a sgrúduġaḋ, ar mbeiṫ don daor-ṗobal ag paidireoireaċt ar bórd agus na hatai leaṫna bainte díoḃ; agus is fusaide dom a ḃfeiceál an méid go ḃfuil an ġruaig agus an ḟéasóg bearrṫa go dlúṫ aca, do ċoiṁlíonaḋ na riaġlaċa. Is cosṁail, ar an gcéad aṁarc, go díreaċ glan leis an bpobal neaṁ-ḋaorṫa sa mbaile iad; aċt dá ḃféaċtá níos grinne orṫa d'ḟeicfeá go ḃfuil an t-olc ina gcontonús ag cuid aca, agus déanaṁ neaṁ-riaġalta ar a mblaoisg—na créatúir ḃoċta! ṫugadar an ġaduiḋeaċt agus an ċneaṁaireaċt ón mbroinn leo.

—"Coṁarṫa cuma agus cruṫ ó Nádúr orṫa go ndéanfaidís gníoṁ náireaċ éigin."

Aċt céard a ḃí le déanaṁ leo-san? Tuige ar geineaḋ iad? Naċ ḃfuil milleán le taḃairt dá gCruṫuiġṫeoir aca, mar an ḃfear ó Uz, nó fearaċt Áḋaiṁ—

"Ar iarras ort, a Ċruṫuiġṫeoir, an ċré a ṁúnláil agus duine a ḋéanaṁ díom? Ar ṡireas ort mé a ṫaḃairt as an dorċadas?"

B'éidir dúinn é ḃeiṫ de ċeart againn na ceisteanna sin a ċur aċt a mbeiḋ eolus againn ar rúnaiḃ Dé. Naċ mb'éidir dóiḃ seo a ḃeiṫ ag déanaṁ aiṫriġe ar son peacaiḋe a rinneaḋ sul 's geineaḋ iad? Naċ mb'éidir

gurab é seo a n-ifreann? agus ifreann atá sáṫaċ ifreannda féin a ṫiubrṫá air. Na diabail boċta! Tá súil agam naċ mbeiḋ orṫa a ḋul níos sia agus a ḃeiṫ níos measa.

Giḋeaḋ furṁór na bpríosúnaċ atá annso níl aon droċ-ġnúis orṫa, sé sin, agus a ḟuaraiġe is atá con-tonús na ndaoine i gcoitċinne; tá siad gaċ uile rúinne ċoṁ croṫaċ agus d'ḟeicfeá ar Ċnoc Ludgate nó ar Ṡráid Faiṫċe an Ċoláiste.

30°—Ní ḟuaras aon tuairisg ar an nuaiḋeaċt a ṫáinig ar ṗorta míosa so an ṁeaḋoin ḟoġṁair go dtí indiu. B'ḟollusaċ dom ón mbreaṫnuġaḋ tugaḋ na bárdaí orm corr-uair, agus ó'n gcaoi a n-éiriġdís ar an gcaint dá mbeinn ag tarraing orṫa agus mé ag spaisteoireaċt, go raiḃ ḟios aca rud éigin, agus gur éiriġ rud aisteaċ éigin d'Éirinn. Tá ḟios agam é. An ċéad ċás de cuireaḋ deireaḋ feaḋ tamaill le Aċt an Habeas Corpus. Níor ṫóg sé orṫa sin a ḋéanaṁ, sé sin, an tAċt a léiġeaṁ sé huaire agus ainm na ríoġna a ċur leis, aċt deiċ n-uaire agus trí fiċid go díreaċ. Maiṫ maiseaḋ, ní iongnaḋ ar biṫ é sin. Ḃí coinne agam leis sin, tuairim an ama so. Aċt céard eile? Daoraḋ Seán Mac Máirtín i gcoir méirleaċais (coirte a ḃí trom-ṗacta le Procurtúin an Ċaisleáin a ḋaor é), agus tugaḋ de ḃreiṫ air a ċur deiċ mbliaḋna i bpríosún ṫar sáile! Is rí-ṁaiṫ liom sin, mar níor casaḋ ariaṁ orm fear a ḃainfeaḋ barr an Ṁáirtíniġ ar ḟeabas, ar ḟiúntas, agus ar lán-árd-aigne, agus mar tá cáirde go leor aige a ḃfuil an aiṫne sin aca air. Ní iarrfá buille níos domáirtiġe ná níos damanta a ṫabairt do ḋliġe Ṡasana ná é ḃeiṫ d'ḟiaċaiḃ orṫa a leiṫéid sin d'ḟear a ċur i long príosúin, tré ṁoḋ dá

ḟamail. Mo ċuaċ tú, a Ḋliġe ċalma! Níl aon níḋ ann mar an dánaċt.

Seán Mac Máirtín ina ḋaor! Seán Mac Máirtín i long príosúin! Stracaḋ ar siuḃal ó Longhorne é, ó áitiḃ áille uaisle uainiḋe, ó áitiḃ ḟarsaṁla torṫaṁla, le n-a ċur ar ḟoirinn long príosúin, ar Ḃermuda, nó ar Ġibraltar. Aċt níl deireaḋ leis an obair fós.

Cé hé an Seán Mac Máirtín seo nó cé'n sórt duine atá ann? Eaċtrannaċ politiceaċ atá ag iarraiḋ cír tuaiṫbill a ḋéanaṁ den stát, ar ṡúil is go n-éireoċaḋ leis féin éirġe i n-uaċtar ar ċuma éigin, ar mbeiṫ do gaċ uile ruḋ tré n-a ċéile? nó brostuiġteoir boċt a ḃfuil súil le n-a ċuid den ċreaċ aige? nó buaċaill díoṁaoineaċ óg a ḃfuil dúil aige molaḋ a tuilleaḋ ó na páipéaraiḃ agus a ḃeiṫ iomráiḋteaċ? nó Séimín fiaḋáin a ḃfuil fuaṫ d'órd agus d'eagar aige, agus gurb é a ġnóṫa, dar leis, ruḋ ar biṫ atá ar bun a ċur tré n-a ċéile agus tarcuisne a ṫaḃairt ar gaċ uile níḋ naoṁṫa? A Ḋia láidir! tá a ḟios agat naċ ḃfuil aon ḟear ar ḋruim uaċtair na talṁan is fuide ó ḃeiṫ ar sliġe ar biṫ aca sin ná Seán Mac Máirtín, an Gaeḋeal atá ina ṁéirleaċ. Fear gur méinn agus gur gnáṫ dó a ḃeiṫ cúṫal, ciuin, sásta, fear a ċaiṫ a ṡaoġal ariaṁ ar ṁaiṫe le daoiniḃ eile, i n-áit a ḃeiṫ ar ṁaiṫe leis féin; fa'n tuaiṫ agus ar a ṫeallaċ féin is mó a ḃeaḋ áinear aige. agus má tá ruḋ ar biṫ fa'n ngréin a ḃfuil droċ-ṁeas ó ċroiḋe aige air is é a ḃeiṫ iomráiḋteaċ é, agus dá ṁolaḋ ar páipéaraiḃ nuaiḋeaċta. A ḃfuil ar a ṡeilḃ (agus is leor dó é an lá naċ go leor mar sin atá uaiḋ) is talaṁ atá ceannuiġṫe tar barr amaċ é, agus dá nḋéantaiḋe cír tuaiṫbill den ṗobal coitċeann, ċaillfeaḋ seisean go dearḃṫa a ġreim ar an

talaṁ sin. I n-áit a ḃeiṫ 'na Ṡéimín dó agus a ḃeiṫ 'na náṁaid ó ḋúṫċas do ḋliġe, d'órd, agus do ṁaoin, is aṁlaiḋ atá sé go ḃfuil urraim ṫar barr aige don dliġe, agus ní ḃeaḋ sé beo dá mbeiṫ riaġluġaḋ na tíre bun os cionn. Ḃeaḋ sé gaḃṫa go bráṫ le fosaraiḃ éag-cóiraċa, dá ṫruailliġe agus dá ḟailiġe dá gcuirtiḋe na dliġṫe i ḃfeiḋm, sé sin dá mbeiṫ seasaṁ ar biṫ leo, níos túisge ná ċuirfeaḋ sé cosuġaḋ air féin agus ar ḋaoiniḃ eile ag iarraiḋ deireaḋ a ċur leo. Aċt so: má tá urraim don dliġe aige, tá an dearg-ġráin dá réir sin go díreaċ aige don dliġe mugaḋ magaḋ. Tá meas ar ṁaoin aige—ar a ṁaoin féin agus ar ṁaoin daoine eile—an ḟad is tá maoin ann; agus tá ḟios aige an lá go ḃfuil an-lear daoine sa gcruṫ sin agus go luiġfiḋ siad siar go gcailltear leis an ocras agus leis an gcall iad, na milliúin aca (nó mar a ndéanaḋ é aċt na míllte nó na céadta aca) tá ḟios aige naċ maoin atá annsin aċt goid agus foġail agus argain agus marḃaḋ. Ní buaiḋ ó Neaṁ í an ṁaoin a mbeaḋ seilḃ ó Neaṁ uirṫi, aċt fosar daonna; is le raṫ a ċur ar an bpobal coitċeann atá maoin ann agus atá sí ar ṡeilḃ ḋaoine áiriṫe; agus is le uġdarás an ṗobail ċoitċeann atá maoin ann; aċt an tráṫ gurb eaḋ is dáil don tír neiṫe a ḃeiṫ ċoṁ do-ḟulangṫa agus atáid siad anois agus le fada riaṁ i nÉirinn, tá an pobal coitċeann sgaoilte—agus dá ḃríġ sin, an tseilḃ a ḃí ag duine ar a ṁaoin tá sí caillte aige, go naċ le fear an hata atá ar a ċeann, ná an greim atá dá ċur ina ḃéal aige má tá fear níos láidre ná é ann le n-a mbaint de. Náisiún den tsaṁail sin, táid siad i ngéar-ċall nó go ndéantar gnóṫa an ṗobail a aiṫleagan amaċ; go gcurtar cruṫ nua ar ḋliġe agus ar órd; agus go gcurtar cuma ar ṁaoin

tré a ndéantar a haṫroinnt. Agus dá ṫúisge dá dtosuiġṫear ar an obair sin is aṁlaiḋ is fearr é, mar aṫnuaḋċan ar biṫ a ḃfuil gáḃaḋ leis, ní ḋearnaḋ ariaṁ é, agus ní ḋéanfar coiḋċe, gan na sean-ṡorais urramaċa —nó gaċ ar fágaḋ ag loḃaḋ ḋíoḃ—a ċaiṫeaṁ anuas, agus a ċartaḋ aníos, agus a sguabaḋ amaċ. Má tá orainn docaṁal doilġeasaċ d'ḟuiling, agus an riaġ-luġaḋ a ḃeiṫ i n-aiṁréiḋ tré n-a ċéile, ṡul is ḃéas dliġe agus órd agus eagar againn arís, i n-ainm Dé fuiling-mís leis lom láiṫreaċ nó go raiḃ sé ṫart.

Aċt ċeana, an iad so smuainte Ṡeáin Ṁac Ṁáirtín atá curṫa síos annso agam, nó mo smuaimte féin? Iad araon, creidim. Is Gaeḋeal é Seán Mac Máirtín ar ċuma ar biṫ, agus ní ṡeasfaḋ sé go deo le daoine coiṁiġṫeaċa a ḃeiṫ ag déanaṁ "dliġṫe" dá tír, cuir i gcás gur ar ṁaiṫe féin leo é. Sé dualgus gaċ Gaeḋil, dar leis, gan leigean níos sia leis an urċóid sin. Támuid araon ar aon intinn sa méid sin ar nós ar biṫ.

Támuid ar aon intinn ar ṗonc eile, ċoṁ maiṫ. Ó ḃíos 'mo ġasúirín ḃí an urraim agam don ḟeilméara neaṁspleaḋaċ a d'ḟeicfinn ag saoṫruġaḋ a ġiodáin féin talṁan, ḃí urraim agam don aṫair muiriġne tuaiṫe atá sásta le ḃeiṫ ag obair ina tír féin, agus atá gan spleaḋċas aige le aon duine ar an talaṁ aċt le Dia Uileċuṁaċtaċ. Má's ceart seilḃe atá aige ó'n tiġ-earna talṁan, nó a ġaḃaltas a ḃeiṫ aige dá ċuid féin, nó cibé seilḃ atá aige air, is cuma é aċt cinnteaċt a ḃeiṫ aige go mbainfiḋ sé féin nó a ḋuine san áit ar ċuir sé, agus go gcoṫoċaiḋ sé é féin sa ṡásaṁ. Cé naċ go leor talṁan a ḃeaḋ ag a ṁac a saṁail sin d'ḟeilm-éara, is iondaṁail gur tig leis a ċlann a tógáil go

geanaṁail, agus a gcur le gnóṫaiḃ cneasta éigin; ceárduiḋċe a ḋéanaṁ dá ċlann ṁac; dá bó agus fiċe punt spré a ṫaḃairt dá ċlann inġean, agus a ḃeiṫ 'na ṡean-aṫair agus ina árd-aṫair ṁío-ṁoḋaṁail, i ndeireaḋ a ṡaoġail, caoi a ḃfuil sé; agus gan dallaḋ áird aige ar an gcine a ċur ċun cinn, ná aon tsuim aige sa gciall atá leis an ḃfocal sin. Ba ṁór an t-áṫas liom an deataċ ḟeiceál ar tiġṫiḃ na ḃfeilméaraí, rud a ċonnaicear i dTuaisceart Éireann, tráṫ a raiḃ Éire ann, ar na míltiḃ tiġṫe, ar ṫaoḃaiḃ na gcnoc; agus is minic a ċeapamar (mé féin agus an méirleaċ eile), agus sinn ag taisteal, i riṫ an tsaṁraiḋ, ó ḃeannaiḃ borba Ṫír Ċonaill go dtí maċairí míne an Dúin agus Árd Maċa, is minic a ċeapamar go mba caḃair agus congnaṁ d'Éirinn é, ceart seilḃe a ḃeiṫ ag an tunónta agus an tseilḃ sin a ḃeiṫ ag feilméaraiḃ ar ḟuaid na hÉireann. Aċt mo nuar! mo nuar! cé ṁéid teaċ aca sin a ḃí te, teoluiḋe an uair sin atá indiu go fuar agus go feannta! Naċ beag a ṡaoileamar go raiḃ na tiġearnaí allṁurḋa talṁan ċom tubaisteaċ géar, garg agus táid siad! Naċ iomḋa duine boċt simpliḋe aca sin a mb'éigin dó imṫeaċt béal a ċinn roiṁe, agus é ina ṡean-duine; cúl a ṫaḃairt dá ṫalaṁ aṫarḋa agus a ḋul go duḃaċ, droċ-ṁisneaṁail ar lorg a ḃeaṫaḋ go tír ċoiṁiġṫeaċ! Tá dailtíní mearaṁla ann, tá fios agam sin, agus is greannṁar an rud leo go mba cruaḋtan ar aiteaċ tuaiṫe, (céard tá ann aċt aiteaċ tuaiṫe?) ná ar duine den ċoitċeantaċt a tír dúṫċais d'ḟágáil. Amadáin ṁearaṁla! Dar fiaḋ, níl teaċ tuaiṫe ar deiċ míle teaċ i nUltaiḃ naċ dúṫraċtaiġe féiṁe, ṁúinte na daoine atá ann, naċ neartṁaire a a gcroiḋe nuair a corruiġṫear iad, naċ mó an nádúr atá

ionnta, naċ gráḋṁaire a ngráḋ, agus naċ bríoġṁaire a dtréiṫe agus a gcáiliḋeaċt ná ġeaḃtá i gCaisleán Áṫa Cliaṫ, nó san árus is deire ġalánta ar Ċearnóig Ṁic Uilliam.

Aċt coitċeantaċt atá ḋá ḋéanaṁ ḋíoḃ go léir le goirid (ag luċt riaġluiġṫe agus ag luċt airgin na tíre); agus do réir mar ċeapas luċt riaġluiġṫe agus luċt ar-gain a ḃeiṫ feilteaċ, is sórt mionaċ aṁ iad, naċ mór a ṫanaċan má ḃíd ro-ṫiuġ, nó naċ mór a ḃailiuġaḋ nó a sgaipeaḋ do réir mar ṫiocfaidís i soċar do na daoiniḃ móra. Támuid ag breaṫnuġaḋ le bliaḋantaiḃ fada (an méirleaċ so agus an méirleaċ eile) ar an gcuṁangar atá ḋá ḋéanaṁ ag tiġearnaiḃ i leabaiḋ a ċéile ar a mbíoḋ ag na feilméaraiḃ tráṫ; támuid ag breaṫnuġaḋ orṫa ag boċtuġaḋ daoine a raiḃ tiġṫe agus gabaltais aca. Ní ḋeaċa iaḃ ná foras ar Riaġaltas Ṡasana, d'ḟeaċt ná d'áiṫrid, aċt ag iarraiḋ droċ-ṁeas a ṫaḃairt ag Gaeḋealaiḃ orṫa féin; agus bliaḋanta a dtáinig an gorta ṫairgidís “portaí fá'n riaġaltas” do na daoiniḃ, nó go ndéanaidís luċt déirce den náisiún go hiomlán. Ċaiṫeadar na milliúin ag milleaḋ na ndaoine, agus ba náireaċ an rud é, ar an gcuma sin, agus ċaiṫeadar é sa gcaoi naċ dtiocfaḋ toraḋ ná tairḃe ná soċar as, sa gcaoi naċ dtiocfaḋ as aċt dro-ḃlás agus díoṁaoineas agus duḃáilce. Ċonnacamar annsin claon-ċonnraḋ ḋá ḋéanaṁ ag tiġearnaiḃ tal-ṁan na hÉireann le riaġaltas sin an diaḃail .i. iad-san do ċoiṁéad an ċeangail a ḃí ar Éirinn le Sasana, agus an riaġaltas do ċuidiuġaḋ agus do ċaḃruġaḋ leo-san, nó go gcuirdís i leaṫ-taoḃ an oiread de ṁuinntir na hÉireann, agus naċ mbeaḋ aon ḃaoġal go mbainfiḋe le sealḃaiḃ na dtiġearnaí, bíodar ċoṁ naoṁṫa sin.

Ċonncamar an connraḋ sin ḋá ċur i bfeiḋm, agus annsin is í comairle ar ar ċinneamar gráin a fuagairt os árd ar luċt ḋéanta na huirċóiḋe sin, ar ċuma ar biṫ, agus na daoine a ḃrostuġaḋ ionnus go dtiocfaiḋís roiṁe i dtráṫ, nó a ḋul roiṁe ḋúinn féin dá mb'aṁlaiḋ go gclaoiḋfiḋe féin sinn tríd. Agus is ḋá ṁéirleaċ ṫar sáile sinn anois. Bíoḋ aige: is fearr i bpríosún ṫar lear ná go humal i moġraine, is fearr é ná beiṫ sásta ar a beiṫ rannpáirteaċ i marbaḋ. A ċompánaiḋe ċroiḋe! a ċara ċaoin! a ḋearbráṫair ḋílis agus ċoiṁṁéirleaċ na páirte! cibé áird i bfuilir i ngeiṁeal ag an allṁuraċ is earcaraid dúinn, beaṫa agus sláinte ḋuit anonn ṫar sruṫ-ṫuile na mara móire. Bíoḋ misneaċ agus meanma agat. Níl deireaḋ fós linn.

Tá na príosúin ḋá líonaḋ ag Clarendon, tiġearna, tré ḋeireaḋ a ċur le Aċt an Habeas Corpus; ḋá líonaḋ le daoiniḃ a bfuil aiṁreas orṫa. Agus tá tuilleaḋ de stair na hÉireann ann, an ṁí seo, dá mbeaḋ aon faġáil agam air. Aċt is airiġe iad ná riaṁ gan aon ṗáipéar nuaiḋeaċt a leigean isteaċ sa luing, agus gan eolas a leigean ċugam ar ċada. Aċt glacfaḋ foiġid anois; tá dóṫain míosa de ḋánaċt i ndíbirt Ṡeáin Mac Máirtín.

Deireaḋ Foġṁair 18°.—Trí seaċtṁainí tinnis curṫa ḋíom agam, gan codlaḋ oiḋċe faġáil ná suaiṁneas lae; agus na leaḃra suairce ḃí ġá léiġeaḋ agam ba ḋuairc an éadáil iad. Giḋeaḋ Dumas, an créatúr, ní ḋearna go cinnte aon úr-sgéal ċoṁ maiṫ leis na "Three Mousquetaires." Cionnus a ḃféadann an t-úrsgéaluiḋe is suaraiġe éitreoraiġe i bPárus na Fraince sgéal a ċumaḋ atá inléiġte, dá ḋonaċt é, (sé sin, inléiġte ag an té a bfuil fonn léiġṫeoireaċt air,

agus an ġnáṫ-ṫuirsint ann), agus an dream a ċumas an cineál céadna i Londain, gan ionnta—cé is moite de Dickens—aċt sgata salaċ dall barsún? Ní hé naċ ḃfuil ruaraċáin na Fraince sáṫaċ salaċ, aċt is measa ná sin trí huaire an salċar a ḃfuil neart raiméire leis i mbréig-rioċt riúntas gallda, sin agus an ḃrúṫaiġil agus daille ṁuinntire Londain. Úrsgéilín taitneaṁaċ eile é “Marquis de Letorière”; le Dumas freisin é; aċt d'ḟéaċas faoi dó le beart cloḋa dá ngairtear “Windsor Castle” a léiġeaṁ, agus ċinn orm. Ainsworth an sgríḃneoir. Ċinn ceann eile orm .i. “St. Giles and St. James.” Duḃglas Jerrold an sgríḃneoir. Ní ḃeaḋ aon ṁaiṫ dom ann: Dá uaigniġe dá mbeiṫeá, agus dá ḋuairce do ḋaingean, dá ṁéad do ḋúil i léiġṫeoireaċt, agus dá laġad dá mbeaḋ ar t'aire, b'ḟearr duit gan baint leo; óir is aṁlaiḋ a ḋéanfaidís tú ḋallaḋ níos measa ná ḃí tú ċeana, dá mb'éidir sin a ḋéanaṁ. Seo é an Jerrold céadna a ḃíos do ṡíor ag teagasg na ndaoine galánta (i Sasana); ag coireaṁaint orṫa sa naċ gcoṫuiġeann siad na boiċt as airgead an ṗobail, agus suḃáilce a ṫeagasg dóiḃ, cé go ngaḃaid i láiṁ iad a smaċtuġaḋ má ġníonn siad goid, ná cruaċa a ċur tré lasaḋ, ná foġail a ḋéanaṁ le hintinn duine a ṁarḃaḋ. Agus sgríoḃann sé sgéalta ina sraiṫtiḃ, gan críoċ go deo leo, ag leigint air féin gur aoir iad na sgéalta, agus go ḃfuil teagasg ionnta (aċt aṁáin naċ ḃfuil aon ġreann san aor, ná aon ṁoralus sa teagasg), agus tairbeánann siad go soiléir, má ġníonn na daoine galánta faillige ar oideaċus a ṫaḃairt do na páistiḃ boċta, gur cóir dóiḃ-san an ḟaillige a ċúitiuġaḋ leo, agus rud a ġoid as pócaiḃ na ndaoine galánta. Féaċ féin gur cruaḋ-ċroiḋeaċ an

dream iad na daoine móra sin, an lá naċ dtógann siad clann mar ba ċóir, aċt iad ċoṁ mí-nádúrḋa agus ċoṁ barbarḋa agus go ḃfuil constablaí agus príosúin aca, leis an gclann sin a smaċtuġaḋ má ṫuilleann siad é! Aċt an diúgaire, an gaṁain boċt so, ní ċuireann tada déistean agus gráin air aċt duine a ċroċaḋ. Is mí-ṫaitneaṁaċ an rud é, ar gaċ uile ċor, duine a ċroċaḋ, agus is náireaċ an níḋ a ḋéanaṁ san naoṁaḋ aois déag. Cé mar ṫaitneoċaḋ leis a ċroċaḋ, nó a ċéasaḋ agus a ċeann le fánaiḋ? Déarfaḋ sé, gan aon aiṁreas, gur géar garg na dliġṫe ḃí i n-allód ag na hEaḃraiġiḃ; aċt ar nḋóiġ cé an solus a ḃí ann an réiṁeas sin, agus gan an tsraiṫ-sgéal ann, gan tada aca aċt cláir ċruaiḋ cloċ; agus an t-aon ċóip den dara cló ḋe sin? I n-úrṫosaċ saoġail agus i dtús aimsire a ḃí an pobal an tráṫ soin, agus ná ceap go dtiocfaiḋ ciall roiṁ aois, ná go nḋéanfá sparán síoda as cluais cránaċ. Dá n-iarrṫaoi ar ṫionólṫóir na ndliġṫe Leiḃiticeaċ a ċuid dliġṫe a ṫionól anois, ar a ṡon sin, d'éis an saoṫar atá déanta ag Beccaria, ag Ó hIuḃard, agus ag luċt caḃarṫa daoine is fearr an láṁ a ḋéanfaḋ sé ḋíoḃ.

24°.—Céard so is clos dom? Iompoḋ ḋóiḃ ar an náṁaid i dTiobraid Árann, agus iompoḋ ḋóiḃ go suaraċ anaibiḋ, gan aon ċóir cogaiḋ orṫa. Mac Gaḃann Ó Briain an taoiseaċ. Is cosṁail naċ raiḃ airgead ná lón a nḋóṫain aca le n-a gcoinneál ḋá lá ar siuḃal. Agus an Brianaċ, maċ Uí Ṁeaċair, mac Uí Ḋonnċaḋa (.i. Pádraig Áṫa Cliaṫ) agus Toirḋealḃaċ Mac Maġnusa, ó Liberpool, gaḃṫa tré beiṫ rann-ṗáirteaċ sa truaraiġil, agus iad fá ġlas i bpríosún Ċluain Meala go teaċt do lá na cúirte. Ní maiṫ gur

tig liom breiṫ a ḃreiṫ annso ar a ndearnadar, aċt do réir a ḃfuaras d'eolas agus ċoṁ fada agus téiġeas mo ṫuisgint, saġdaḋ an Brianaċ, go ndearna go díreaċ an rud nár ċóir a ḋéanaṁ, agus an rud gur beirṫe do Ċlarendon, tiġearna, buiḋeaċas a ḋéanta ó ċroiḋe leis faoi. Ro-ḟada bíṫeas gan éirġe amaċ, aċt ní fa'n tuaṫ is cóir tosuġaḋ a ḋéanaṁ, agus an raṫ atá ar an oileán fa láṫair. Ar ṡraiḋeannaiḃ Áṫa Cliaṫ baḋ ċóir tosuġaḋ. Tá an Gormánaċ, an Raġallaċ, agus mac Uí Ḋuḃċonna ar a dteiċeaḋ; agus na daoine is suaiṫeantasaiġe dá raiḃ sa gcoṁċumann fa'n tuaṫ, gaḃaḋ iad tré aiṁreas.

Naċ iad na daoine i gCaisleán Áṫa Cliaṫ agus an ċoin-firt fola i Sráid Ḋonnáin atá sásta fa'n leiṫsgéal so a ḃeiṫ aca! Anois éireoċas siad dána! Agus ar ndóiġ ceapann an doṁan mór go ḃfuil na Gaeḋil claoiḋte go bráṫ arís, agus go ndearnadar a ndíċeall i mBaile malluiġṫe sin na nGarrda.

Is rí-ṁaiṫ liom gur éiriġ leis an Raġallaċ a ṫeaċt as, aċt tá an Duḃṫaċ, Mac Uilliam, agus an Doċartaċ i bpríosún fós, ag fanaċt go gcurtar an dliġe orṫa. Anois, a Ċlarendon, a ṫiġearna, má tá i ndán is go seasfaiḋ do ċoisteoirí ḋuit, is mór an sásuġaḋ agus is mór an buanuġaḋ ar an "dliġe" é. Aċt cé'n ċaoi a mbeiḋ an sgéal sa deireaḋ? An ḃfuil fir fásta fós i nÉirinn a ḃfuil ḟios aca le teannaḋ go dlúṫ leis an náṁaid anois? Agus cé leoṁfas teannaḋ leis? Agus tá geiṁreaḋ gorta eile roiṁ na daoine boċta, go ḃfortuiġiḋ Dia orṫa! óir loic na fataí arís i mbliaḋna orṫa, agus maidir leis an arḃar, ní ag dul dá leiṫéidiḃ-san atá sé.

Na coirtí i gCluain Meala ní ḃeiḋ orṫa ar ndóiġ aċt

slioċt ṁuinntire Ċromuell, giúistíseaċa Ṫobraid Árann, agus úinéaraí Protestúnta talṁan a bḟuil sgannraḋ a gcroiḋe orṫa. Fiarfoċaiḋ Breiṫeaṁ an Ċaisleáin díoḃ-san cé'n meas atá aca ar an té d'iompoċaḋ ar luċt uġdaráis, nó cé'n smaċtuġaḋ baḋ ċóir a ċur orṫa. B'éidir don ċeaṫrar fear fiúntaċ soin a gcroċaḋ.

# An 5° Caibidil.

Saṁain 7°, 1848.—In mo ċró ḋom, ar an *Dromedary*. Ṫárla ḋom 'mo ḟuiḋe ag an bḟuinn-eoig anoċt d'éis tuitim na hoiḋċe agus mé ag breaṫnuġaḋ amaċ ar an bḟairrge leis an mbreac-ḟolus, nuair a caiṫeaḋ toirt éigin isteaċ dorus an ċró ċugam agus ṫuit sé ar an urlár os mo ċoṁair. Leis sin ċualas an ċoisméig ag imṫeaċt go mear, éadtrom ón dorus. Rugas ar an toirt agus céard a ḃeaḋ ann aċt páipéar nuaiḋeaċt as Londain. Tá an porta tar éis a ṫeaċt ó Halifacs. Is fada liom go gcurtar glas ar mo ḋorus, agus go dtí sin tá an ciste i bḟalaċ go haireaċ agam.

Ċuir an t-árd-ṁáta glas orm fa ḋeireaḋ agus ċuir bolta ar an dorus fa ċoṁair na hoiḋċe. Lasas coinneal agus sgaras an páipéar im' ḟiaḋnuise agus mé ar creaṫaḋ.

Daoraḋ Mac Gaḃann Ó Briain, agus tugaḋ de ḃreiṫ air a ṫarraing ar ċliaṫ go hionad a ċroċta agus a ċroċaḋ. Tá an ṁuinntir eile gan cur fa ḟromaḋ fós.

21°—Tugaḋ breiṫ a gcroċta ar an gceaṫrar .i. ar an mBrianaċ, ar ṁac Uí Ṁeaċair, ar Ṁac Maġnusa agus ar ṁac Uí Ḋonnċaḋa. Aċt Spioraid soillse na hAoise—go dtógaiḋ an diaḃail leis a gcuid raiméis soillse—ní leigfeaḋ a gcur ċun báis, aċt cuirfear i bpríosún tar sáile iad le n-a ló. Ċonnaicear cuid

den ċaint ċosnaṁa a rinne Butt ar son ṁac Uí Ṁeaċair—ba dona í; agus fós na cúpla focal a laḃair an fear boċt féin, agus ḃí uaisleaċt agus teanntás ina ḃriaṫraiḃ.

Ḃíos tinn agus gan ionnam sgríoḃaḋ. Cad na ṫaoḃ naċ dtugaim mo ṁallaċt don lá ar rugaḋ mé? Mar—mar tá súil agam, agus ní leigeann don duiḃe a ṫeaċt orm ṫríd—tá súil láidir agam go ḃfeicfiḋ mé féin agus mac Uí Ṁeaċair lá maiṫ fós, lá a mbeimíd araon 'nar seasaṁ le ċéile—go ḃfuil obair romainn fós—súil naċ ḃfuil sé i ndán dom bás ḟaġáil ar na carraigreaċaiḃ geala so i mBermuda, agus nar ṫuar réalt a beirte riaṁ do Ṫomás Ó Ṁeaċair a iomċur ar an gcliaṫ úd i gCluain Meala, lá a ḃáis.

Níl de ċoṁarṫa agam ar an meas atá ag an bpobal i nÉirinn ar an gcás, ná ar an spiorad a ṫaisbeáin na páipéir nuaiḋeaċt a fágaḋ aċt an méid seo. Ċonnaiceas aon ċóip aṁáin den *Freeman's Journal*, agus cé gur do-ċreidte an sgéal é, ḃí de ṫeanntás ionnta agus gur ċuir na briaṫra laḃair Whiteside sa gcúirt agus é ag caint ar son na bpríosúnaċ, gur ċuir i gcló iad. Ag casaoid ar an gcaoi a ndéantar pacáil ar ċoistiḃ ḃí sé, nó rud éigin den tsórt sin. Ní leoṁfaḋ an t-eagarṫóir a ḃaraṁail féin a ċur síos, agus ní ḋearna failliġe ar a ráḋ go mbaḋ iad briaṫra Whiteside iad. Ceannsuiġṫe glan atá sé! Aċt 'na ḋiaiḋ sin, ní do Ġrae is beirte ḋom milleán ar fad faoi gan deireaḋ a ċur le n-a ṡaoġal. Ní raiḃ aon ḃaint ar leiṫ aige leis an ngluaiseaċt; agus b'éidir gur aige atá an ceart agus an doineann a leigean ṫairis, agus a páipéar a ċoiméad ina ḃeaṫaiḋ go suaiṁniġiḋ an saoġat.

Fan go ḃfeicfiḋ mé an dtiocfaḋ liom aon tuairim ċeart a ṫaḃairt ar an gcaoi i ḃfuil an cás anois, agus a ḃfuil de ġleo agus de ġleiṫearán tart timċeall air. Seisear ḋinn, nó mar sin, a cuireaḋ i bpríosún ṫar sáile (nó cuir i gcás gur ḋ'éis ar gcroċaḋ ḃíomar). Abair gur ḋíoġḃáil sin do na daoiniḃ uaisle sin agus dá gcáirdiḃ. Aċt an tuairt a tugamar féin agus an riaġaltas dá ċéile, an ndearna sin aon doċar do riaġaltas Ṡasana i nÉirinn nó naċ ndearna, sin í an ceist? Má rinne, sinne a ḃí i n-úrṫosaċ na troda, ní gearánta ḋúinn má leagaḋ sa ḋíg sinn i gcruṫ is go líonfaiḋe an díg, agus go mbeaḋ sliġe anonn ag fearaiḃ eile ṫarainn. Tugaimís buiḋeaċas do Ḋia má tá na fir ann le ḋul trearna ṫarainn.

Agus measaim gur lotaḋ go trom riaġaltas na Sasanaċ. Aċt ar nḋóiġ ní hé sin is léar ḋuit go ceann tamaill, aċt a ṁalairt. Aon ṗáipéar nuaiḋeaċt a mbéiḋ bríġ ná teanntás ann, cuirfear gubán air, agus cuirfear na fir ċeannais faoi ġlas; leigfiḋ luċt ceannairce agus luċt tréasa fúta; gabaiḋ reaċtairí riaġaltais ag comaoiḋeaṁ go simineaċ leis an roinn den pobal a ḃfuil ḋúil sa síotċáin aca; tiocfaiḋ ear is barr meiḋear ar luċt páipéar nuaiḋeaċt Londain, agus níl fear sleaṁain slíoċta airgid i Sasana naċ mbainfiḋ an-ġreann as Méirleaċus na nGaeḋeal. Aċt an aṁlaiḋ naċ ḃfuil mí-ṡástuiḋeaċt na nGaeḋeal ag neartuġaḋ agus ag géaruġaḋ ar an ḃfad so? An aṁlaiḋ naċ ḃfanfaiḋ ḋúil nádúrḋa agus ḋúil ḟolláin ag daoiniḃ sa tréas, de ḃríġ go dtéiġeann Clarendon, tiġearna, isteaċ i n-oifig páipéir nuaiḋeaċt ceannairceaċ lá ar bit a dtoġroċaiḋ sé é, agus an oifig a sgrios agus a ṁilleaḋ, mar

ḋéanfaḋ foġluiḋe? An Catoileaċ atá ina ḟear tiġe, agus a ḃfuil fios aige go maiṫ go ḃfuil ceart aige a ḃeiṫ 'na ċoisteoir, de ḃríġ go n-íocann sé an ċáin atá riaċtanaċ, agus go ḃfuil a ainm ar na leaḃraiḃ do réir mar is riaċtanaċ, an dtiuḃraiḋ seisean meas don riaġaltas ṫar mar ṫug, an lá naċ ḃfuil ceart ná feiḋm ṗuiblíḋe le faġáil aige? Agus céard is méinn don tsluaġ, fiafruiġim díot, agus don aos óg go mór-ṁór? Ar ndóiġ ní féidir a ndearnamar leis na bliaḋantaiḃ, ṫríd an *Nation*, tré na leaḃarlannaiḃ gaeḋealaċa, tré aṁránaiḃ, agus ar ṡliġṫiḃ eile, ní féidir go ḃfuil an saoṫar soin gan aon toraḋ a ṫaḃairt. Níl bliaḋain naċ ḃfuil ag teaċt ins na buaċailliḃ, agus ní raiḃ na sgolta náisiúnta díoṁaoineaċ. Lasaḋ solus ins na míltiḃ de na "ceannaiḃ beaga cataċa" (atá iompáiḋteaċ ag an Raġallaċ) agus níl ḟios ag an doċtúir Whately sin. Cá ḃfuil an té d'ḟéadfaḋ a ṁeas goiḋé an uaisleaċt, goiḋé an fonn fearṁail láidir a faduiġeaḋ i gcroiḋe na bpáistí sin, cé naċ ḃfuil orta aċt sean-ċóitíní tana éadtroma, leas a ḋéanaṁ ḋóiḃ féin is dá dtír ársaiḋ; seaḋ, agus goiḋé an trom-ṫruaiġ atá ionnta, goiḋé an náire atá orta fa'n gcrut a cuireaḋ ar a dtír, agus fa'n easonóir a tugaḋ ar a sinnsear, goiḋé an ḟearg agus an faoḃar dúṫraċtaċ a ċuir sin orta? Na! má saoġaltar an buaċaill te, tuirgeanaċ úd, go beiṫ ina ḟear ḋó ——! Le sgéal gearr a ḋéanaṁ de, 'seaḋ is mian liom a ráḋ go ḃfuil sórt tuairim úr, anaiḃiḋ ag teaċt don ṗobal i gcoitċinne i nÉirinn atá ḋá ndéanaṁ neaṁspleaḋaċ leis na Carthagíniḃ, agus leis na sagairt ċoṁ maiṫ le ċéile. Má tá an tuairim ċeart agam i dtaoḃ imṫeaċta na ndaoine i nÉirinn fa láṫair, nó má tá go

leor den ceart agam sa tuairim sin, béiḋ aiṫméal a croiḋe ar Ċarthagin fa n-a dánaċt sa mbliaḋain 1848.

Na daoine ar caiṫeaḋ an dánaċt leo, is maiṫ an sgéal gur daoine iad na fir is mó le ráḋ orṫa (gan mé féin a ċomaireaṁ orṫa) a ḃfuil na tréiṫe is uaisle ionnraice ar biṫ ionnta. Níl sé i nAċt Pairliméid smál ná tarcuisne a ṫaḃairt ar na fearaiḃ sin, ná níl sé i mbreiṫ a ndaorṫa, ná i long príosúin, ná i slaḃraiḃ, ná i gcliaṫaiḃ a ḋéanaṁ.

Daoine a ġoirear "riaġaltas" díoḃ féin, agus a ċuirear i leaṫ-taoḃ a leiṫéidí sin d'ḟearaiḃ go héag-córaċ, a ċuirear i leaṫ-taoḃ iad tré ḋul i gcogar le claon-ṡirriam, agus tré casaḋ a ḃaint as ionnracus breiṫiṁ na cúirte, creidim gur gearr é saoġal an riaġaltais sin d'éis a leiṫéid de ċoir a ḋéanaṁ.

An dream is fearr atá dá mbeaṫuġaḋ féin—mór-ṁór na Catoiliciġ—is fíor go mbéiḋ daoine orṫa agus gurab aṁlaiḋ ḃéas sé aca go gcuirfidís gráin ort ag taisbeánaḋ a ndearóile agus a n-óiġréir ar an ocáid seo. Ní ċuirfinn i n-iongantas dá mbeiṫ coistí caṫraċ ann, agus easbuig, agus dliġeadóirí conganta Catoiliceaċ, agus daoine móra measaṁla eile agus go molfaidís an tiġearna Clarendon go puiblíḋe faoi ċoṁ glic foraireaċ, ⁊rl., agus ḃí sé. Béiḋ mac Ḋoṁnaill Uí Ċonaill dá ṡaoraḋ féin go dúṫraċtaċ, agus dá ḋearḃaḋ naċ ḃfuil aon ḃaint aige le luċt ḃriste an dliġe, agus naċ ḃfuil de ċúram air aċt an ḃrostuġaḋ boċt suaraċ éitreoraċ, d'ḟan d'ḟuiḋleaċ ón a aṫair aige, a ṡaoṫruġaḋ do réir an reaċta. Is doiliġ sin le n'aiṫris; giḋeaḋ, deirim-se gur fearrde Éire é daoine measaṁla onóraċa a ċur i leaṫ taoḃ go hanḟorlannaċ agus go leaṫtromaċ le timṫiriḃ Ṡasana;

béiḋ an laibín ḟolláin ag oibriuġaḋ; borrfaiḋ agus fásfaiḋ míoṡástuiḋeaċt as a nua, agus ní gan aḋbar é, agus béiḋ sí ag leaṫnuġaḋ, agus béiḋ ag teaċt innti ó lá go lá. Agus fós múinfiḋ sé ḋóiḃ san Tuaisceart (má tá múnaḋ ar biṫ i ndán do na cloigniḃ pota sa Tuaisceart) naċ ḃfuil aon ḃaint ag an gceist le creideaṁ, an lá gur Catoilicig leaṫ na ndaoine a cuireaḋ i leaṫ taoḃ agus gur Protestúin an leaṫ eile. Tá muiniġin ṁór forta agam as na múinteoiriḃ sgoile, go múinfiḋ siad an teagasg maiṫ Gaeḋealaċ don aos óg d'aindeoin na leaḃar a ṫug an Doċtúir Whately ḋóiḃ. Tá ḟios agam féin go raiḃ a lán de na múinteoiriḃ úd a raiḃ rún daingean aca anuraiḋ teagasg an tsean-tSasanaiġ úd a ṁilleaḋ, é féin is a hata sluasad-ḃilleogaċ, agus is fada an Carthagineaċ sluasad-ḃilleogaċ céadna i réim os cionn na sgol náisúnta, mar ḃeaḋ trom-ċodlaḋ orta.

Ċímíd mar sin—

An ċéad ċás de—Go mb'éigin do Riaġaltas Ṡasana a rún a ṫaisbeánaḋ, mar b'éigin dóiḃ éirġe as a ḃeiṫ ag leigean carṫanais orta féin, agus b'éigin dóiḃ a ṫaisbeánaḋ naċ ḃfuil ionnta aċt arraċtaí garga.

An dara cás de—Ḃéaraiḋ duḃ-ḃuirbe an náṁad don aos árd-aigeantaċ úir-ḟialṁar óg combáiḋ agus cáirdeas a ḃeiṫ aca leis na méirliġiḃ agus le méirleaċas, agus an ainḃeart a himreaḋ orta.

An tríoṁaḋ cás de—Dúil nádúrḋa a ṫáinig ag daoiniḃ sa léiġṫeoireaċt ceannairceaċ; agus sionsa an tiġearna Clarendon ar na páipéir nuaiḋeaċt a ġéaroċas é sin: i gcruṫaṁnas gur geall le toibreaċa fíor-uisge i dtalaṁ tirm an ċéad teagasg ceart eile a tiuḃrfar.

I gcruṫaṁnas go leaṫnóḟar agus go méadóḟar an ḃéarna de gaċ leiṫ. Tá airm ḋá gceannaċ go tréan, d'aindeoin a ḃfuil d'ḟuagairt ina n-aġaiḋ, agus de ċuarṫuġaḋ orṫa; tá tréas agus mioṡástuiḋeaċt ḋá gcoṫuġaḋ agus ḋá gcur i dtaisge, agus fásfaiḋ siad i gcroiḋṫiḃ Gaeḋeal go dtigiḋ an t-am. Agus béiḋ "deacraċt na hÉireann" ag borraḋ agus ag at go mbéiḋ sé ċoṁ mór, toirteaṁail le cnoc naċ féidir a ċoruiġe. Go raṫuiġe Dia é!

Seaḋ, is "daoir" sinn, agus is tig linn a ḃeiṫ cinnte a nḋearnamar de sgríḃneoireaċt, de ċaint, de ḟaoṫar, agus de ġníoṁartaiḃ, agus a nḋearnamar d'obair ḋílis, ḋúṫraċtaċ, ionnraic, naċ gcaillfear í ná naċ raċaiḋ sí ar ceal; aċt seasfaiḋ agus ḃéarfaiḋ sí toraḋ, cé go mbeimís-ne ag taḃairt an ḟéir, i n-imigéin, agus ar gcnáṁa ag lobaḋ, láiṁ le cnáṁa na mbiṫeaṁnaċ is croḋanta sa doṁan.

Aċt céard tá le fuiling ag ar luċt aoin-tíre fós? Mo léan! cé an t-úirísliuġaḋ eile níos úirísle arís atá i nḋán ḋá gcorp agus ḋá n-aigne, an faḋ is tá de ċuṁaċta ag Sasanaċa —— a ḃeiṫ ag cíobaḋ ar dtíre le n-a "nḋliġṫiḃ"? ḋá nḋíbirt, ḋá nḋúnmarḃaḋ, ḋá mboċtuġaḋ, agus ḋá milleaḋ; nó go dteiċiḋ na truaġáin ḃoċta le uaṫḃás agus go ruaigtear tar sáile iad, agus go dtéiġiḋ siad ar fán sa ċeiṫre ranna an doṁain! An fada! an fada!

22°.—Litir ó mo ḋearḃráṫair Liam. I Nua Eaḃroc atá sé. Is cosṁail mara dtéiġeaḋ sé ar a teiċeaḋ, ar an toirt, go gcuirfiḋe i bpríosún é fa'n Aċt Habeas-Corpus-Suspension. [An fa ċoimirce an Habeas Corpus nó fa ċoimirce ḃeiṫ 'na éagmuis, cé aca atá Reaċt Ṡasana?] Tá an tiġearna Clarendon ag líonaḋ

na bpríosún, aċt is cosṁail gur éaluiġ an Diolúnaċ, an Raġallaċ, mac Uí Ġormáin agus mac Uí Ḋuḃconna. Tá an Diolúnaċ i Nua Eaḃroc, d'éaluiġ mac Uí Ġormáin go calaḋ-ṗort éigin sa mBreatain Ḃig.* Níl aon tuairim agam cá ḃfuil an Raġallaċ, aċt cibé cá ḃfuil an duine croiḋe ní ina ċoṁnuiḋe atá sé.

Maireann Riaġaltas Poibliḋeaċta na Fraince fós agus measaim go seasfaiḋ sé. Ní ṫagann ċugam tré na páillí iarainn seo aċt blúirí beaga eoluis, agus níl feiceál iomlán agam ar imṫeaċtaiḃ na ndaoine, cé gur léar ḋom beagán annso agus beagán annsiúd; agus gaċ a ḃfuaras aṁarc air is maiṫ é. D'ḟéaċ daoine éigin le iompoḋ ar an riaġaltas i bPáris na Fraince sa Meiṫeaṁ so ċuaiḋ ṫarainn. "Red Republicans" agus Communists a ṫug páipéir nuaiḋeaċt Ṡasana orṫa, agus dá n-éirġeaḋ leo b'uaṫḃásaċ an rud é, agus is aṁlaiḋ is dóċa go gcuirfidís deireaḋ le riaġaltas na poibliḋeaċta; aċt sguabaḋ den tsráid iad le púdar is le grán—a ṁalairt ní raiḃ le déanaṁ le créatúir ġránna mar iad.

Ní ċreidfinn gur Ceanntróirí (nó Communists) iad ar fad an dream atá i bḟaḃar dearg-poibliḋeaċt (nó an Red Republicanism), cé go ndeir páipéir nuaiḋeaċt Ṡasana gurb ionann iad. Aċt ar ndóiġ níl uaṫa-san aċt droċ-ṁeas a ċaiṫeaṁ ar na daoiniḃ is fearr sa Riaġaltas Poibliḋeaċt. Creidim go bfuil mórán mór den dream atá dílis don Riaġaltas Ṗoibliḋeaċt agus go measann siad an dream a d'iompuiġ ar an riaġaltas naċ bfuil leaṫ a gcod' oibre déanta fós aca; agus b'éidir gurb aṁlaiḋ atá. Aċt má seaḋ, níor ċeart dóiḃ-san a beiṫ rannpáirteaċ le

* Ní heaḋ—go Constantinople.

Cumannóiriḃ: is measa na Cumannóirí ná na beiṫiḋiġ allta.

Aċt níl aon aṁarc le faġáil agam ar aon ṗáipéar nuaiḋeaċt ón bFrainc; tá dorċadas Ṡasana tar timċeall orm.

Taḃair fa deara naċ bfuil Alphonse caoin de Lamartine le feiceál le goirid, ar ċuma éigin. Airiġim uaim a ṗearsa ḟeaġanda, a ṁala árd, agus an ċoróin neaṁ-ḟaicsiḋe spíne a ḃeaḋ air. Airiġim uaim a ṁaoṫ-ċaint árdnósaċ, agus ba truaiġṁéileaċ cainteaċ an file é, a ṫráċt mar ṫráċt Ḃedouin, agus faoḃar breaġ mórċúiseaċ ina ḟéaċaint. Ní ḟéadaim a ḋéanaṁ amaċ cad d'éiriġ dó, ná cé an t-aḋḃar áiriṫe a ċuir as aṁarc é. Aċt ba nádúrḋa an rud a dechéance, agus ḃí ciall agus riaċtanas leis: téiġeaḋ sé don doṁan ṫoir arís, go dtaga aisling eile ċuige ina bfeicfiḋ sé ríoġaċt Druse-Maronite; tugaḋ sé gaoṫ dá ḃuaiḋreaḋ púnda ar Ṡliaḃ Leuáin, agus bíoḋ a ċuid deor i dteannta drúċta Ḣermon. Ní raiḃ aon ḃaint aige a ḃeiṫ i gceannus feaḋma ar ḋaoiniḃ a ḃí ag iompóḋ ar riaġaltas, agus an lá is fearr a ḃí sé ní raiḃ ann aċt an rud a dtugann fir fairrge mar muidne ceann bréige air. Is móide mo ḟásaṁ imṫeaċt Alphonse, an ṁéid gur ṫuaras féin sin dó ar an *United Irishman* i gceann míosa tar éis iompóiḋ ḋóiḃ ar riaġaltas sa bFeaḃra. Níl aon loċt ar an sgéal fós; tá tuilleaḋ sgéala poiliticeaċa le tuar agam—aċt níor ṫáinig lá a gcoiṁlíonaḋ fós.

Tá luċt na bpáipéar nuaiḋeaċt i Sasana go duḃaċ, dobrónaċ fa Riaġaltas Poiblíḋeaċt na Fraince; táid siad ag dul tar barr a gcéille fa ráḋ is go seasann sé fós. Mí-ċoṁġar ar biṫ a ṫiocfas de ḋruim gnóṫa

a ḃeiṫ ṫré n-a ċéile, nó corp a ḃeiṫ leo ag iompóḋ ḋá ṡamail, 'sé ḃfuil uaṫa a ṫaisbeánaḋ, agus fad a ḃaint as. Ar ṁaiṫe leis na Francaiḃ atáid siad; bí cinnte ḋe, agus tá sé ḋá ḟeiceál ḋóiḃ go léir naċ mbéiḋ na Francaiġ sásta go mbéiḋ an rí ar ais arís 'na ríġ orṫa .i. Bourdeaux-Berri-Bourbon, marab é Laoiseaċ Ṗilipe féin a ḃéas orṫa. Aċt is aṁlaiḋ atá luċt na bpáipéar nuaiḋeaċt ar coiṁċreaṫaḋ, nó na daoine ar leo na páipéir, agus luċt airgid, uaisle agus maiṫe Ċarthagin a tugas airgead ar cáirde, is iad-san atá ar coiṁċreaṫaḋ, ar ḃfeiceál ḋóiḃ an tsaoirsaċt a ḃeiṫ ċoṁ fogus sin ḋóiḃ, agus ar n-a ṁoṫuġaḋ ḋóiḃ an t-airgead atá leiġṫe amaċ ar cáirde aca a ḃeiṫ i gcontaḃairt; agus mar sin de tugann siad do na seaċt ndiaḃail an t-iompóḋ ar an riaġaltas.

Sin é an cluiċe cumasaċ a bí ḋá imirt trí ficid bliaḋain ó ṡoin, ag dul ḋá imirt arís—agus b'éidir go ḃféaċfaiḋís le n-a ċéile é an turus so go deireaḋ na sgríbe; agus ċífiḋ an saoġal rí-ṗiosa oibre. Agus, a Ḋia láidir, an ḃfuil orm-sa suiḋe ar ċúlaiḃ na ngrátaí iarnaiḋe seo agus saoṫar orm, agus an obair ṁór sin ar siuḃal ar feaḋ na mbliaḋanta, go n-éaga mé mar d'éagfaḋ mada, agus go loba mé imeasg daorsgar-ṡluaġ Ḃermuda! *Infandum!*

Eanair 16°.—Tráṫ rabas féin agus mo ṫaise—mar tá mo ṫaise liom—ag caiṫeaṁ ar bpíopa aréir i ḃfoċair a ċéile, do ġaḃ ar an sprioraid uaṫḃásaċ ag áitiuġaḋ orm de ḃriaṫraiḃ mar so síos: "Tugaim fa deara," ar sé, "aṫruġaḋ aisteaċ ort le goirid; do ċroiḋe a bí ċoṁ soċma, soineanta sin, tá néall duḃaċ, doirḃis ag teaċt air, agus é ag éirġe niṁeanta; agus, rud is doilġe liom ná sin arís, ċím go

ḃfuil sórt claonaḋ ar do ḃreiṫeaṁnas i go ḃfios duit, agus pus agus crostaċt ort atá—dar liomsa—'sé sin má tá an ceart agam—crostaċt atá níos duiḃe arís ná an t-olc nádúrḋa.

Mise (agus néallta deataiġ dá leigean le gaoiṫ agam).—Cé'n ċiall atá leis an gcaint sin? Ní gnáṫaċ leat labairt mar sin.

An Taise.—Maiṫ, maiseaḋ, an ċéad ċás de: Cé'n ċiall a ḃfuil de ḃruṫ ort ar son Riaġaltas Poiblíḋeaċta na Fraince. Is maiṫ atá ḟios agam naċ náṁa do riaġaltas ríoġ ann féin ṫú, ná do riaġaltas na n-uasal ann féin; agus naċ ḃfuil aon ḃeann agat in do ċroiḋe istiġ ar Riaġaltas teiḃiḋ poiblíḋeaċta.

Mise.—Ní ṫiubrainn tráiṫnín air. Aċt 'seaḋ?

An Taise.—Seaḋ maiseaḋ, ní ar ṁaiṫe leis an gcine daonna, mar sin, atá an imniḋe sin ort, ar ḟaiṫċeas naċ n-éireoċaḋ le Riaġaltas Poiblíḋeaċt na ḃFrancaċ, aċt aḋḃar éigin eile atá agat leis.

Mise.—Ní ṫiubrainn cnaipe gan ċois ar an gcine daonna; aḋḃar eile, cad eile?

An Taise.—Seaḋ, ní le gráḋ don ċine daonna atáir, ná fós le gráḋ do na Francaiḃ, aċt ar copp fuaṫ do Ṡasana, agus dúil mí-riaġalta a ḃeiṫ i gcogaḋ agus i n-ár agat. Is gearr, dar leat, a ḟeasfaḋ riaġaltas poiblíḋeaċt sa ḃFrainc gan cogaḋ a ṫarraing ar fud na hEorpa; cogaḋ a ċuirfeaḋ deireaḋ le cáirde agus le creideaṁaint a ṫaḃairt do ḋaoiniḃ; cogaḋ a ṁillfeaḋ tráċt ceannuiġeaċta; agus cogaḋ a ḃainfeaḋ, is dóiġ, na hIndiaċa de Ṡasana, agus Canada, gan tráċt ar biṫ ar Éirinn.

Mise.—Gan tráċt ar biṫ ar Éirinn? Aċt dá

mba ag cuiṁniuġaḋ ar Éirinn a ḃéinn ar feaḋ an ama, cad déarfá?

An Taise.—Agus ar ṁaiṫ leat cogaḋ dearg a ṫarraing ar an rann Eorpa agus ar Ṁeiriocá, ar ṡúil agus gurb é an rud a ṫiocfaḋ as an raic agus as an uaṫḃás sin Éire a ḋealuġaḋ ó Ṡasana? Ar ṡúil agus go dtarraingeofaiḋe an cogaḋ, an aṁlaiḋ go ḃfuil áṫas ort daoine breaġḋa fiala mar na Francaiġ a ḟeiceál ag féaċaint le deis úr-nua riaġluiġṫe a ċur orṫa féin, agus fios maiṫ agat gur dóċa d'anacair dóiḃ féin is dá slioċt a ṫeaċt de ná suaiṁneas?

Mise (leagas uaim an píopa, agus ċuireas néall ṁór ḋorċa deataiġ san aer).—Éist liom anois, a Ṫaise ċóir. An ċéad ċás de, is rí-ḃeag é mo ḃeann ar Riaġaltas teiḃiḋ poibliḋeaċt, aċt ní hé sin do Riaġaltas Poibliḋeaċta so na Fraince, is mór é mo ṡuim ann, agus is mór é mo ġráḋ ḋó, agus an ċaoi a ḃfuil ag teaċt ann. Riaġaltas Poibliḋeaċta nó Riaġaltas Ríoġaċta, asta féin, ní tada ceaċtar aca. Rud é riaġaltas a riaġluiġeas daoine atá beo ina mbeaṫaiḋ, go díreaċ mar atá siad; agus riaġaltas ríoġ, nó riaġaltas na n-uasal, is cuma cé'n ṁaiṫ a ḃí ionnta le n-a linn i n-áit áiriṫe; is cuma céard is féidir a ráḋ ar a son, asta féin, measaim go ḃfuil a seal tugṫa ins na náisiúin atá i nIarṫar na hEorpa—sé sin le ráḋ, go ḃfuil a seal tugṫa faoi láṫair, agus go dtí go sroiċfear arís iad, ag dul tré ḃarbaraċt dúinn, do réir mar ṫéiġeas an cinéal ar aġaiḋ sa gcuairt atá air. Tá seal na ḃforas soin caiṫte measaim, i Sasana le fada, agus i nÉirinn go mór-ṁór; ḃí a seal tugṫa leiṫ-ċéad bliaḋain ó ṡoin; agus is tré ċeannuiġeaċt aṁáin atá siad i n-ainm is a ḃeiṫ ann ḟós, agus le

haġaiḋ gnóṫa a ċoṫuġaḋ—go gcoinniġiḋ siad an briseaḋ agus an bruġaḋ, an ṁalairt moḋa agus an ṁalairt daoine atá i ndán dóiḃ uaṫa. Aċt an dream soin atá ag déanaṁ airgid, agus gan aca aċt creideaṁaint ḃréige den tsaṁail sin, agus iad ar ċroiḋe a ndíċill ag iarraiḋ gnóṫa a ċur ċun cinn go teann ṫríd an gcreideaṁaint sin féin, is geall leis an ḃfear iad a rinne a ṫeaċ ar an ngaineaṁ—dá ḟuide dá mbéiḋ sé ábalta ar an teaċ a ċoinneál ina ṡeasaṁ (agus é i gcoṁnuiḋe ag cur áirde air), is aṁlaiḋ is mó a ṫuitim tráṫ a dtuitfiḋ sé. An dara cás de, deirim gurab iad na Francaiġ ba ċóir a ḃeiṫ ó ċeart i n-úrṫosaċ gaċ turuis, agus i n-úrṫosaċ gaċ aṫ-ṫuruis dá ndéanann an cine daonna. Ní aḋrann na Sasanaiġ tada aċt an t-airgead; ní ċuireann impiḋe ċun Dé ar biṫ eile aċt ċun airgid; ċeannoċaidís agus ḋíolfaidís an Spiorad Naoṁ ar airgead, agus creidid gur ar son an puint iomláin searṁaċ Airgid a cruṫuiġeaḋ an doṁan, agus a ṁaireas sé fós, agus a riaġluiġtear é, agus gur ṫríd atá i ndán dó a ṡábáil. Tugann Francaiġ aiṫne ar uaisleaċt ṫairis sin a ḃeiṫ i saoġal an náisiúin; táid ar lorg cinneaṁna níos uaisle don náisiún ná ġeoḃṫaiḋe tré ċeannuiġeaċt aṁáin. Sa ḃFrainc a ṁúnluiġtear smuainte agus árd-ṁiana don tsaoġal, agus is ó na Francaiġiḃ atá an mionaċ soin le fagáil ag tíortaiḃ boċta an doṁain do-ċum a ngnóṫa a ḋéanaṁ. Sé Párus caṫair oireaċuis soiḃéas na cruinne. An treas cás de, a Ṫaise ċóir, níl aon ċeart ag na Francaiḃ a “ suaiṁneas ” féin a ċeannaċt, an fad is atá a ndualgas mar sin le coiṁlíonaḋ aca. Ní le haġaiḋ a ḃeiṫ suaiṁneaċ atá duine ná náisiún

ar biṫ ann, mór-ṁór duine ná náisiún a ḃfuil fírinní nuaḋa dá gcraoḃsgaoileaḋ aca, nó treoruġaḋ i sliġṫe nuaḋa le déanaṁ aca. Oibriġeaḋ daoine go dúṫraċtaċ do réir an traoġail náisiúnta ar a ḃfuilid, déanaidís a seaċt míle diċeall ar an obair a ġeoḃar siad le déanaṁ a ḋéanaṁ, an ḟírinne atá le ráḋ aca laḃraidís í de ġlór ṫorannda tóirniġe. Mara ḃfuil “suaiṁneas” sa méid sin dóiḃ, déanaidís dá oireasḃa.

An Taise.—Ṡaoilfeá, do réir do ċainte, gur ar son riaġaltas poiblíḋeaċta an doṁain atá na Francaiġ ag troid, agus go ḃfuilid i dtosaċ ar ḋaoiniḃ eile an doṁain. Is cosṁail go ḃfuil dearmad dá ḋéanaṁ agat ar Ameiriocá, an áit i ndeaċaiḋ na Francaiġ féin d'ḟoġluim riaġaltas poiblíḋeaċta. Ḃí an tOileán Úr ina riaġaltas poiblíḋeaċta ar ċuma ar biṫ roiṁ an ḃFrainc féin.

Mise.—Agus San Marinó roiṁ an Oileán Úr; aċt is ag tagairt do náisiúnaiḃ na hEorpa i n-alló a ḃíos, tráṫ a dtugtaoi talam os uċt seirḃís a ḋéanaṁ don stát, agus ag tagairt don ċoṁlann agus don traoṫar atá i ndán dóiḃ sul is féidir dóiḃ an tsean-uaisleaċt mór-ċúiseaċ, agus an tsean-ḃollsaireaċt ċráiḋte, ṡeoiġte a ċraiteaḋ ḋíoḃ, rudaí nár ḟan ionnta aċt seasóid. Níor ḟaċtas ariaṁ san Oileán Úr a ċoṁ-ċoṁlann sin, ná ní raiḃ cáll leis ann, ṁaré ón lá ar ċaiṫ na Ameiriocánaiġ ḋíoḃ cuing Ríoġ Ṡeoirse, ba riaġaltas poiblíḋeaċta iad, dá mb'olc maiṫ leo é—ní raiḃ aon ṁíonaċ eile aca ar a múnloċaidís riaġaltas. A ḋeacraċt agus beaḋ sé ríoġḋaṁna d'ḟaġáil ar na daoiniḃ an deacraċt a ċuirfeaḋ ar dóiḃ san tír sin, agus na tuismiḋe bunaiḋ d'ḟaġáil a mbeaḋ na

huaisle cearta ar a sliocht. Le dá ḟocal a ċur i bḟocal, sé an fáṫ a bḟuil riaġaltas poiblíḋeaċta san Oileán Úr, de bríġ naċ raiḃ leiġeas aca air, agus go raiḃ riaċtanas le riaġaltas. Aċt an Ḟrainc, maidir leis an bḞrainc agus a dála, agus a gnása, agus a nósa, a raiḃ a ṁalairt de ċlaonaḋ orta; an Ḟrainc ársaiḋ, máṫair na ngaisgiḋeaċ, agus an oiġreaċt a fágaḋ ag coṁlaoċraḋ Ċaṫail Ṁóir; an Ḟrainc a ḃí suiḋte istiġ imeasg tíorṫa ina raiḃ ríġṫe, tiġearnaí, agus maiṫe mór-ċúiseaċa; stróic na Ḟrancaiġ díoḃ an mallaċt a ḃí ag greamuġaḋ díoḃ; ċuireadar i n-íoċtar é; ṫugadar aġaiḋ ar ríoġaċtaiḃ garga, fearagaċa, lán-armṫa na ranna Eorpa, agus ṡeasadar amaċ aonraic ina laoċraḃ, gan ċoróin, gan ċulaiḋ ar leiṫ orta, gur ṫaisbeánadar céard tá fir deas ar a ḋéanaṁ. Annsin an laoċ a ḃí aca féin agus a raiḃ muiníġin aca as, d'iompuiġ sé orta, agus nuair a ḃíodar stiallta, stróicte, ag na búistéaraiḃ coṁċonganṫaċa a raiḃ sgian go feirc aca ionnta, agus d'éis an caṫruiġṫeoir-sí éirġe ṡliġe do ḋéanaṁ orta, ċoiṁéadadar na ḋiaiḋ sin an smuaine mór go láidir ina gcroiḋe ar feaḋ na mbliaḋan, agus ní gan géire agus doġrainġ a ḟulaing é, go dtigiḋ lá an ġníoṁa. Ní ṁeasaim-se gurb ionann sin agus an Dearḃaḋ Neaṁ-spleaḋċais. Agus is cóir dom-sa is duit-se a ḃeiṫ buiḋeaċ do Ḋia Ṁór a ṫug dúinn a ḃeiṫ ann tráṫ a ḃfuil súil go ḃfeiciḋtear deaġċríoċ ar an obair, dá mbeaḋ ár agus cuirp féin ann dá ḃarr.

An Taise.—Aċt duḃras gur as corp fuaṫ do Ṡasana atá an ḃruṫ so ort, agus níl freagra ar biṫ ar sin agat.

Mise.—Níl; ní fiú freagra é. Aċt cad is Sasana ann?—muinntir Ṡasana nó Riaġaltas Ṡasana? An iad na Sasanaiġ atá i gceist agat-sa na milliúin de ḋaoiniḃ cneasta atá 'na gcoṁnuiḋe i Sasana, atá ag taḃairt aire dá ngnóṫaiḃ féin, agus gan cur isteach ar aon duine aca, má leigtear dóiḃ toraḋ a saoṫar féin a ċaiṫeaṁ go síoṫċánta sásta? Tá siad sgriosta ag troimeaċt na cánaċ. An iad sin atá i gceist agat nó coṁ-ċompántas na mallaċt atá aga n-alpaḋ .i. tiġearnaí talṁan, ceannuiḋṫe móra airgid, agus ceann-uiḋṫe codáis. An é náisiún Ṡasana atá i gceist agat, nó é sin ar a dtugann Cobbet an Rud?

An Taise.—Na Sasanaiġ go hiomlán ar ndóiġ atá i gceist agam, agus gaċ sorus dá ḃfuil aca, idir luċt ceirde agus uaisle, Eaglais agus Stát, fiġeadóirí, daoine a ḃfuil stoc gnóṫa aca, luċt oibriġṫe coiléir, feilmneaċa, stoc an ċiste, loingeas, cumainn Ċarlton, coṁdáil na Chartists, luċt easaontaċ séipéil, agus rásaí Epsom. Sin iad atá i gceist agam.

Mise.—Siad? Is beag an ċiall atá ḋuit cárnáin den tsórt sin a ḋéanaṁ ḋíoḃ. Deirim-se gurab é an cara is fearr ag Sasana, anois ná le leiṫ-ċéad bliaḋain, an té is géire fuaṫ dá riaġaltas agus dá ḃforasaiḃ go hiomlán san Eaglais agus sa Stát. I gcruṫaṁnas gur cara do Ṡasana mise, agus ní náṁa. Na daoine atá na gcoṁnuiḋe i mBreatain sin iad a dtugaim-se Sasanaiġ orṫa.

An Taise.—Cé is moite do luċt an airgid bunaiḋ, ar ndóiġ, daoine ar leo muillte, tiġearnaí talṁan, ré sin, gaċ uile ḋuine a ḃfuil tada aige.

Mise.—Ní head; an t-iomlán fré ċéile! Aċt tá ḟios agat féin naċ ḃfuil cruṫ dá mbíonn ar ḋaoiniḃ i

gcoitċinne, dá ḋoġrainġiġe dá mbéiḋ an cás ag a ḃfur-ṁór, agus dá ġéire dá mbéiḋ a ṁalairt de ċrut uata, tá ḟios agat go ḃfuil a lán daoine ann i gcoṁnuiḋe a ḃfuil sliġe ṁait ḃeataḋ aca agus atá lán-tsásta leis an gcaoi atá orṫa, mar atá, an dream ar fearrde iad an saoġal a ḃeiṫ mar tá sé. Ar nḋóiġ tá a lán daoine staidéarḋa, deaġ-ġléasta, i nÉirinn féin (ċonnaicear féin i mḂéal Feirste iad agus i nÁṫ Cliaṫ, daoine a ḃfuil beaṫa ṁait aca) agus deir siad go ḃfuil Éire mait go leor, agus go ḃfuil sé i n-áiriṫe di a ḃeiṫ go mait. Agus coṁairṁim na daoine a ḃfuil an ċrut ṁait orṫa, ag tagairt d'Éirinn agus do ṁuinntir na hÉireann dom; aċt ní aon ḃríġ liom a mbaraṁail, agus ní ar ṁaiṫe leo-san ar leiṫ a ḃéinn, aċt ar ṁaiṫe leis an bpobal i gcoitċinne. Agus dá ḃríġ sin tá sé de ċeart agam a ráḋ gur cara do ṁuinntir Ṡasana mé, cara dóiḃ go hiomlán, an lá go millfinn an riaġaltas ó ḃun go ḃarr, agus an t-eagar atá ar na daoiniḃ i gcoitċinne ann—seaḋ maiseaḋ, cara do luċt an airgid atá i Sráid Lombárd, cara do na diúiciḃ féin agus do na hearbuig—ċuirfinn gairm ċneasta ḃeataḋ éigin orṫa.

An Taise.—An gceapann tú go n-iṫeann luċt airgid a gcuid airgid, agus gur béas dóiḃ a ċur i leaṫ taoḃ ar an gcuma sin? nó go sloigeann agus go leaġann tiġearnaí talṁan toraḋ a gcuid talṁan go léir; nó go gcuireann luċt saiḋḃris caiṫeaṁ ina gcuid airgid, dá ḋonaċt agat iad, gan saoṫruġaḋ a ṫaḃairt do ḃoċtaiḃ agus gan luaċ a saoṫair a ṫaḃairt dóiḃ? Nó an aṁlaiḋ go mbeaḋ fút go gcoṫóċaiḋe na boiċt gan obair gan tuarastal a ṫaḃairt dóiḃ?

Mise.—An é bun-aḋḃar an tiġeas stát atá tú ag

iarraiḋ a ṁúnaḋ dom, ar leabrán an Doċtúir Whately ? B'éidir gurb é an céad rud eile ḃeiṫeá áiteaṁ orm naċ luċt iṫte daoine ó ḋúṫċas iad daoine gur leo muillte, ná naċ déanaṁ ainṁiḋe allta atá ar ṫiġearnaiḃ talṁan, aċt déanaṁ an duine. Cuir i gcás gur fíor a ḃfuil luaiḋte agat, cuirimís uainn iad, níl aon ḃaint aca leis an gceist. Seo é an ċaoi a ḃfuil an cás: foġluiḋte iad an dream soin a ḃfuil luċt airgid agat orṫa; sé sin le ráḋ, tá luċt ceannuiġeaċta ag obair ar airgead bunaiḋ bréige, nó ar airgead bunaiḋ dolḃṫa, agus tá ḟios aca é, agus iad ag coṫuġaḋ ċuallaċt ḃriste tré ḟeiḃtiḃ atá i ndeireaḋ na preibe, mar tá uaṁan orṫa roiṁ an mbriseaḋ atá ag teaċt; agus fós, daoine atá ag obair i gceart lár na ngnóṫa, tá a mbrabaċ ar leiṫ aca féin sa láṫair asta —agus ba ṁinic sin leis an mbriseaḋ—cé gur gnóṫa spíonta ċeana iad. Agus níl sa méid sin aċt ag ullṁuġaḋ fa ċoṁair an sgrios agus an briseaḋ a ḃeiṫ níos measa, agus níos éifeaċtaiġe; dá ṁuinġiniġe dá mbeiḋ na hamadáin ar seasṁaċt na ngnóṫa, agus dá ṁuinġiniġe dá leigiḋ na cneaṁairí orṫa féin a ḃeiṫ. Is aṁlaiḋ is lia duine neaṁ-ċiontaċ, aineolaċ a sgriosfar i ndeireaḋ na dála. Deirim arís go ḃfuil ríoġaċt na Breataine briste le leiṫ-ċéad bliaḋain, agus naċ ḃfuil sa moḋ ar cáirde, tré a gcoinniġtear ann iad, aċt dearg-ċneaṁaireaċt náisiúnta, agus naċ sgrios aṁáin is deireaḋ ḋó aċt náire don náisiún ina ṫeannta sin.

An Taise.—Á! tá na daoine ag déanaṁ cneaṁaireaċt orṫa féin mar sin! Ċím gur dóiġ leat go sgriosfaiḋ na fiaċa náisiúnta Sasana—an meall mór fiaċa úd atá ag na daoiniḃ orṫa féin.

Mise.—Seaḋ, ag na daoiniḃ orta féin; sé sin le raḋ, atá ar na milliúin a íocas sreaṫ ag na míltiḃ gur féidir leo caiṫeaṁ a ċur sa treaṫ; sé sin le ráḋ, ag luċt an díoṁaoinis ar luċt na hoibre; ag luċt an tsaiḋḃris ar ḃoċtaiḃ; agus taréise sin, dá ḋo-ċreidte de sgéal é, is iad luċt an díoṁaoinis agus luċt an airgid a tarraing agus a tosuiġ na fiaċa ó ṫús, do ċoṫuġaḋ slíġe saiḋḃris agus slíġe díoṁaoinis dóiḃ féin. Agus, le sgéal gearr a ḋéanaṁ de, ċuir moḋ gnóṫa na Sasanaċ hoċt gcéad milliún, nó mar sin, d'ear is barr, ar ṡluaġ na hoibre, gan tráċt ar biṫ ar stáid éagcoṫrom an ṗobail ċoitċeann, dá dtagann go gcaiṫfiḋ an sluaġ an obair a ḋéanaṁ ionnus go mbeaḋ somaoin na hoibre go deo ag an mbeagán atá díoṁaoineaċ; seaḋ, cuireaḋ an méid sin ar an taoḃ nár ċeart a ċur air, i gcruṫ is go gcaiṫfeaḋ luċt na hoibre oibriuġaḋ níos déine is cosṁail, i gcruṫ is go dtiuḃraidís aire ṁaiṫ dá ngnóṫaiḃ agus go mbeidís tíoġḃusaċ, ar eagla macnas a ṫeaċt orta, agus a ḃeiṫ ag cur díoḃ, agus sa gcur díoḃ dóiḃ, go leagfaidís ar lár an Rud ar fad.

An Taire.—Aċt dála na ḃfiaċa náisiúnta úd, seo é bríġ an sgéil, an mb'ḟiú an tairḃe don náisiún na fiaċa a ċur orta féin, nó an mb'ḟiú an tairḃe mí-ċoṁgar na ḃfiaċa agus a ġaimbín a ġearraḋ amaċ de ṗocar na tíre? Níor leigeaḋ Sasana a ġaḃáil, ná níor leigeaḋ baint le n-a ceannuiġeaċt, agus is mór é a ṁéid, ná leis na déantusaiḃ.

Mise.—Seaḋ, níor leigeaḋ Sasana a ġaḃáil, ná a fosair Eaglaise ná a fosair Stát a sgrios; níor leigeaḋ a huaisle a ḋíbirt, ná a ċroċaḋ ar ṗostaiḃ na sráide, cé gur ċoiṁéadadar an fiaḋaċ dóiḃ féin;

níor leigeaḋ ar an ġceannuiġeaċt ná ar na déanturaiḃ, cé gur ar ḃonn ḃréige a coiṁéadaḋ iad; ná níor leigeaḋ saorsaċt leis na hIndiaċaiḃ, le Canada, ná le hÉirinn. Sin iad ar sgaipeaḋ na hoċt gcéad milliún orṫa, agus i n-áit a ḋul i ḃfiaċaiḃ naċ n-íocfar go bráṫ, de ġráḋ gan leigean rud ar biṫ aca sin a ḋéanaṁ, deirim-se leat gur iomḋa milliún baḋ ċóir do Ṡasanaiġiḃ a ċur i gcoṁa a ndéanta ar fad—agus go mb'ḟiú do Ġaeḋealaiḃ a n-anam a ċur i gcoṁa a ndéanta.

An Taise.—Aċt cad ċuige ḋuit a ḃeiṫ ag síor-ráḋ bonn bréige, airgead bunaiḋ bréige? Cá ḃfuil an ḃréag ins an gceannuiġeaċt? Naċ dtiocfaḋ sé ó ċoṁaireaṁ ort a ḃfuil léiṫi? Agus naċ ḃfuil páiġe ar a saoṫar aca gaċ uile Ṡaṫarn san aer? Naċ ḃfuil teaċ compóirteaċ dóiḃ féin is dá muiriġin aca, naċ ḃfuil éadaċ agus beaṫa aca, agus cá ḃfuil an té atá i n-ann é féin a ġléas agus a ḃeaṫuġaḋ ċoṁ maiṫ leis an gceardduiḋe Sasanaċ? Naċ tig leo airgead a ċur i dtaisge ar, agus a ḃeiṫ neaṁspleaḋaċ ar ṫuitim i n-aois dóiḃ?

Mise.—Cá gcuirid an t-airgead a ḃíos fágṫa aca? I gceannaċ talṁan?

An Taise.—Ní heaḋ; is maiṫ atá fios agat naċ ḃfuil gaḃaltuis ḃeaga talṁan dá ndíol go fairsing. Níl talaṁ Oileán na Breataine roinnte fós ina ġaḃaltaraiḃ ḃeaga a ċeannófaiḋe ṫar barr amaċ; níor hiompuiġeaḋ fós ar an riaġaltas so atá i gceist agat.

Mise.—Cá ḃfáġann na saoṫruiḋṫiḃ sin a ḃíos ag obair go cruaiḋ an t-airgead atá i dtaisge aca, má's fíor, le n-a ndéanaṁ neaṁspleaḋaċ ar ṫuitim i n-aois dóiḃ?

An Taise.—Sa stoc-ċiste puiblíḋe ar ndóiġ, nó i dtaisge ag an riaġaltas, agus iad-san dá ċur sa gciste céadna dóiḃ. Agus tráṫ ar mian leo a gcuid airgid a ṫarraing, creidim go ḃfuil sé le faġáil aca gan ceist a ċur orta.

Mise.—Atá: cé go ḃfuil an Stát briste tá gnóṫa dá ḋéanaṁ fós aca. Agus dearḃuiġim-se 'na ḋiaiḋ sin naċ i gciste ar biṫ atá a gcuid airgid ag na daoiniḃ boċta macánta sin. Glacaid adṁuġaḋ ar a gcuid airgid, agus gan a ḟios aca aċt an oiread leis an amadán cá ḃfuil an t-airgead. Níl aon dul ó sgrios, ar ndóiġ, ag an dream deireaḋ a mbéiḋ a gcuid airgid sa gciste sin aca. É sin dá ngoirtear an ċreideaṁaint náisiúnta (nó an "national credit") níl ann aċt duḃ-ċneaṁaireaċt náisiúnta, agus déanfaiḋ sé éirġe ṡliġe orta fa ḋeireaḋ go cinnte (cé go ḃfuil síneaḋ láiṁe do luċt páipéar nuaiḋeaċt as uċt a ṁolaḋ, agus a ḃeiṫ dá ráḋ gur cóir muiniġin a ḃeiṫ as, agus naċ ḃfuil coṁaireaṁ ar biṫ ar ṁaoin na ríoġaċta). Aċt níl ór ná maoin ins an stoc-ċiste céadna so, ná tada eile ó neaṁ a d'íocfaḋ na daoine boċta úd lá an ċáirde, níl tada ann aċt muiniġin. Agus tá siad ag tabairt a gcuid airgid ar ġaoiṫ.

An Taise.—Aċt naċ maiṫ agus naċ iongantaċ a ġníos sé cúis! Féaċ féin a ḃfuil de ḋaoiniḃ ann atá go socaṁlaċ ar an teaċt isteaċ atá i n-éadan na bliaḋna aca as an adṁuġaḋ atá aca, seaḋ, agus fágann siad an t-adṁuġaḋ le n-uḃaċt ag a gcloinn, nó ceannuiġid talaṁ nó earraiḋ eile air, agus gan a ḟios aca gur gaoṫ atá ann. Féaċ a ḃfuil de ḃrabaċ as na gnóṫaiḃ a déantar tríd an gcreideaṁaint mór náisiúnta sin, féaċ a ḃfuil ina cleiṫeaṁnas. Cad

ċuige nać raċaḋ sí ċun cinn agus nać leaṫnoċaḋ ar cuimse, nó ar a laġaḋ nać leaṫnoċaḋ ṫar teorainn?

Mise.—Mar, mar nać ḃfuil aon ḃolsgóid fá'n ngréin nać é a pléasgaḋ atá i ndán di nuair a curtar an iomarca gaoiṫe innti; mar tá sé i ndán don ḃréig a ḃréagnuġaḋ fá ḋeireaḋ (buiḋeaċas do Ḋia) dá ṁiniciġe dá ndéantar í, dá ṁiniciġe dá nglactar í, dá ṁiniciġe dá ndéantar a dearḃuġaḋ agus a hat-aiṫris. Nać mar sin atá sé sgríoḃṫa i leaḃar mór Ṫomáis seagainne, agus i leaḃraiḃ na náḋúire, agus na staire, agus is mó ná sin arís iad, agus sgríoḃṫa freisin le peann iarainn? "Is éifeaċtaċ é an briseaḋ."

An Taise.—Cuir i gcás gur fíor sin go léir, mo ċuid-sa ḋe ar ċuma ar biṫ, is doilġe liom léir-sgrios a ṫeaċt ar ṡaoġal trom-ṫorṫaċ, glan-ḟolláin agus ar aċtáil lán-ḃríoġṁar den tsaṁail sin. Is breaġ an t-aṁarc é agus is beoḋa.

Mise.—Aċt tabair fá deara go maiṫ an t-aṁarc breaġ soin ar a ċúlaiḃ, agus féaċ, cífe tú spreangaidí fada agus blaosga buiḋe ó Sgibirín! agus tairí na n-Indoos ḋuḃa ar cailleaḋ na milliúin aca ins na hIndiaċaiḃ den ġorta.

An Taise.—Ní féidir ar ndóiġ nó tá leiġeas éigin ar an anaċain sin; mar atá, a freastal go glic, agus reaċta céilliḋe a ḋéanaṁ; níl aon ċáll na tairí ná na séaclaí a beiṫ ann, ná aon ḃaint le bunaḋ na ngnóṫa aca.

Mise.—Níl aon ḋéanaṁ dá ḃfoirearḃa, agus gaċ uile uair dá gcaiṫtear is aṁlaiḋ is riaċtanaiġe iad. Níl aon tír dá gcuire Sasanaiġ a gcrúba go daingean i ḃfastóḋ innti nać súġfaiḋ agus nać ndiúlfaiḋ na

Sasanaiġ go cnáṁ agus go smior í, do ċoṫuġaḋ na cealgaiġe milltiġe úd. Agus cuallaċt atá dá bristeaḋ ó's dual dóiḃ a ḃeiṫ ag á gcoṫuġaḋ féin ar ċreideaṁaint bréige, ní fuláir dóiḃ iad féin a ċur ṫar a ḃfulang níos déine gaċ lá, agus géaruġaḋ ar an déine go ndéantar brusgar críoċnuiġṫe díoḃ. Ní ṁairfeaḋ Rud mór na Breataine anois d'oireasḃa gaċ uile ṡeiḃte dá ḃfuil aca. Ní ṡeasfaḋ Impireaċt na Breataine (.i. an Stoc-ċiste bréige) seaċtṁain anois gan na hIndiaċa; ní ġeoḃaḋ sí uair a ċluig de ṡaoġal d'oireasḃa na hÉireann; ċuir an Rud é féin ṫar a ḟulang agus tá sé sa rioċt sin agus (ó's bolsgóid é i n-áit a ḃeiṫ 'na ċruinne ċeart criostalda ar an spéir dó) go leigfeaḋ an coruġaḋ is luġa ar biṫ an ġaoṫ as, agus annsin ṫuitfeaḋ an driol ar an dreall ar fad aige. Nó fuaċ labarṫa eile ag tagairt don rud gránna, is geall le pyramid 'na ṡeasaṁ ar a ṁullaċ é, dá mbuailteá speaċ air leagfá é. Mo ḃeannaċt-sa go deo don té ḃuailfeas an speaċ soin air.

An Taise.—Agus an tré ḟaoḃar claiḋiṁ agus tré ċogaḋ atá gaċ uile aṫruġaḋ le teaċt ar an saoġal? Taḃair-se fá deara, rud beag, a ḃfuil d'uaṫḃás ag baint le cogaḋ.

Mise.—Taḃair-se fá deara rud beag a ḃfuil d'uaṫḃás ag baint le gorta a d'ḟulangóḟaiḋe fá ṡíoṫ-ċáin agus fá reaċt, ní gáḃaḋ ḋuit aon stró mór a ċur ar t'aigne, óir ċonnaicis le do ḋá ṡúil é, agus fiar-fuiġim díot cé aca is fearr: imṫeaċt as go faon-lag fadálaċ eitreoraċ, fá ocras agus fá anṡóġ, gan croiḋe, gan misneaċ, gan meanmain, gan tapa, gan ṁoṫuġaḋ, gan arann, go n-imṫiġe an ċiall agus go

mbéiḋ tú 'do sgáile gan a ḃeiṫ marḃ ná beo ḋuit, cé fearr sin ná cos-i-dtaca a ċur leis, agus do ṁíle díċeall a ḋéanaṁ, caḃair iarraiḋ ar Ḋia, dubḟlán do náṁad a ṫaḃairt agus an deoir deireaḋ de do ċuid fola a ḋórtaḋ ar do ṡon féin *animam exhalare opimam?* Cé aca ab ḟearr? Ní heaḋ, aċt cé b'ḟearr leiṫ-ċéad míle fear a ṁarḃaḋ i gcogaḋ ar son an ċirt, agus a mbeiṫ ionnraic, ná go marḃoċaḋ an gorta salaċ, suarach míle fear go sioṫċánta? Cé aca anaċain is millṫiġe: an gorta do ṁarḃaḋ na ndaoine ar feaḋ trí ḟéasúr i ndiaiḋ a ċéile de rinn claiḋiṁ an allṁuraiġ, cé go mbeaḋ an dúṫaiġ lán de ḃeaṫaiḋ, agus galraí agus dubáilce agus úirísliuġaḋ fágáil na ḋiaiḋ ḋó, nó deiċ mbliadna fiċead a ċaiṫeaṁ ag troid, nó go ndíbreoċaiḋe an t-allṁurach as an tír, cé go ḃfágfaiḋe an tír 'na fásaċ dá ḃarr? Mara ḃfuil ḟios agat cé aca is uaṫḃásaiġe dearc ar Éirinn. Iad-san a marḃuiġtear le faoḃar claiḋiṁ, ar Ieremiah ráiḋ, is fearr dóiḃ é ná iad-san a marḃuiġtear leis an ngorta; óir imṫiġeann siad so ar d'oireasḃa toraḋ na talṁan.

An Taise.—Feicṫear dom naċ ḃfuil aon ġéar-riaċtanas le ceaċtar aca. Na deaġ-ḋaoine a ḃfuil súil aca go n-éireosaiḋe ar cogaḋ amaċ 's amaċ, ní móide gur dearg-amadáin iad 'na ḋiaiḋ sin.

Mise.—

*Ου γαρ πῶ τουτ᾽ εστι φιλον μακαρεσσι θεοισιν*
*Φυλοπιδος ληξαι πριν κεν λυκος οἶν υμεναιοι.*

Sin é deir Aristophanes. Taḃair fa deara an rud aduḃairt Homer freisin—

An Taise.—Leig de do ċuid ráiḋte coláiste.

Mise.—Leig ṫusa mar sin de do ċuid seafóid

ċainte i dtaoḃ leigean de ċogaḋ. Níl an nádúr gan dliġṫe. Is de ḃríġ gur múineaḋ do Ġaeḋealaiḃ leis an mbrostuġaḋ a ḋéanaṁ go síoṫċánta agus iad fa ḋaor-smaċt, gur measa dóiḃ an gorta atá mar ṗláiġ orṫa ná dá gcaiṫidís bliaḋanta fada ag troid. Ó ṫárla naċ dtroidfidís b'éigin dóiḃ loḃaḋ, ionnus go gcuirfiḋe i n-iúl dóiḃ fa ḋeireaḋ gur peaca marḃṫa ḋóiḃ glacaḋ agus géilleaḋ go foiġideaċ do ċuing an eaċtrannaiġ.

An Taise.—Sin é adeire, aċt ní mór liom aḋḃar éigin d'ḟaġáil uait. Níl an nádúr gan dliġṫe aċt ní ṫusa an té naċ ndéanfaḋ earráid ag míniuġaḋ na ndliġṫe sin. An ḃféadfá ceist a agraḋ? An dtiubrá aḋḃar?

Mise.—Ní ṫugaim aḋḃar. Nílim aċt ḋá ráḋ. Deirim rud go dúṫraċtaċ, déanaim rud a ṫeagasg go teanntásaċ, aċt go deo ní ḋéanfainn ceist a agraḋ leat. Siúd é a ċeapaim, nílim ag iarraiḋ ort a ṫeaċt liom ann, aċt glac é nó fág é.

An Taise.—Níl loċt air, aċt gaċ ar ṫárla le gairid ċím gur ṁúin sé a ṁalairt de ċeaċt do ṁuinntir na hÉireann. Is mó a ngéilleaḋ do ṡíoṫċáin agus do reaċt ná riaṁ is cosṁail, agus taisbeánann mac Ḋoṁnaill Uí Ċonaill dóiḃ an díbirt agus an daoraḋ a tugaḋ ar "Éire Óg," nuair a ruaigeaḋ ṫar sáile iad, agus cuireaḋ i ngéiḃionn iad, agus deir annsin: Féaċ an aoide atá i ndán do ḋaoiniḃ naċ ngéillfeaḋ do ṫeagasg síoṫaċ reaċtaċ an Ḟuasgaltóra! Agus tá cluas ṁór aca ḋó.

Mise.—Agus an é meon na nGaeḋeal seasóid sin ṁic Ḋoṁnaill, an é a meon na daoine ḃeiṫ ina sost, a ḃeiṫ go gruamḋa. a ḃeiṫ gan airm ina láṁaiḃ, aċt

gubán ina mbéal? Ná tarraing ċugam mac Ḋomnaill. De ḃríġ ṁoḋaṁail a ġein a aṫair é, agus le foiġid agus cur leis a rug a ṁáṫair é. Dearḃaim-se ḋuit go ḃfuil meanma agus tuisgint i nGaeḋealaiḃ fós, agus béiḋ ḟios ag an saoġal sin lá éigin. A Ḋia! go dtugair ḋam an lá sin d'ḟeiceál. Dá mbeaḋ oiread de ḃeoḋas agus de spreaca sa sean-ċunablaċ so, an lá mór sin, agus go ḃféadfainn seasaṁ fa ḃrataċ ġlas-uaine na hÉireann, nuair ḃéas cineaḋċa agus daoine agus náisiúin an domain agus a meirgí i n-áirde aca sin é a n-iarrainn.

An Taise.—An ag tagairt do ċaṫ Armageddon atáir? Tá ḟios agam go raḃair ag léiġeaṁ na Sean-Tiomna le goirid.

Mise.—Seaḋ. "Cé seo a ṫagas ó Edom: le éadaiġiḃ daiṫte ó Bozrah? É seo atá go glórṁar ina éide, ag taisteal i mbríġ a nirt? Cad ċuige an ḃfuilir dearg in do ċuid éide, agus do ċuid éadaiġ ar nós an té ṡiuḃlaḋ i ndaḃaċ an ḟíona? Do ṡiuḃlas ar ḋingeoir na ḃfíon-ċaor liom féin, agus ní raiḃ duine im' ḟoċair: óir siuḃlfad orṫa i ḃfeirg agus déanfad a satailt tráṫ a mbéiḋ cúṫaċ orm, agus béiḋ a gcuid fola ar mo ċuid éadaiġ, agus salóċad mo ċuid éide go léir. Óir atá lá an díoġaltais in mo ċroiḋe." Agus tráṫ a gcuiṁniġim ar Éirinn agus ar ar ḟuiling sí, cuiṁniġim ar ṁian a ḃí ag Dáiḃiḋ Ríġ: "Go dtumtar do ċos i ḃfuil do náṁad, agus go mba dearg teangaċa do ṁadraí ón gcéadna."

An Taise.—Mallaċt! Naċ uaṫḃásaċ an aigne í!

Mise.—Á! níor ṁór stoirm láidir a ġlanfaḋ an t-aer go breaġ. An t-aer glan a ḃí ann, tá sé reaṁar, trom le gal ṁarḃṫa ḋíoġḃálaċ, agus is beag

an doċar dó é agus a ḃfuil de ṡeafóid ag imṫeaċt. An ḃfuil fios agat, nó an dtuigir, b'áil liom a ráḋ, maraċ corr stoirm a ṫeaċt ar na hIndiaċaiḃ Ṫiar so atá coṁgaraċ dúinn, gur gearr a ṁairfeaḋ aon ain-ṁiḋe beo orṫa aċt na crogaill agus ainṁiḋṫe neaṁ-ġlana?

An Taise.—Is fíor sin, tá an ċosaṁlaċt eatorṫa. Aċt níor tugaḋ le tuisgint dom go gcuirid na daoine stoirmeaċa ar bun ins na hIndiaċaiḃ Ṫiar, ná go n-iarraid ar Ḋia a gcur ċuca. Cuiṁniġ go ḃfuil na gaoiṫí ar fad ina ġlaic ag Dia, agus go leigean sé stoirm amaċ tráṫ a ċeapas sé a ḃeiṫ feileaṁnaċ.

Mise.—Agus cogaḋ freisin, aċt naċ mar a ċéile an deis oibre ḃíos i gcoṁnuiḋe ag Dia. Nuair a ṫeastuiġeas stoirm a ġlanfaḋ aer na spéire, cuireann coiṁṫionól agus toġairm ar a ḃfuil de ṡroṫaiḃ aeir ó Ċancer go Capricornus, má's tais nó tirim, tiuġ nó tanaí iad, agus ar ṡéideaḋ do stoc na tóirniġe, gluaisid na gaoiṫí i ndiaiḋ a gcinn rompa, fa n-a n-ilṁeisrigiḃ néall, go dtugaid an luaṫ-ruaig lán-domáisteaċ sin fa úrċoilltiḃ bearraiġe, go ndéanaid seolta na muillte siúcra a stróċaḋ agus a réabaḋ, agus go ḃfágaid banncanna na tíre léirsgriosta. Aċt tráṫ a séideann an stoirm fuaṫa tar ḋruim an doṁain, tráṫ a ḃfuil riaċtanas le cogaḋ agus le iompoḋ ar riaġaltas (agus sin í an ḃríġ ṁoḋaṁail dá ríriḃ) do ġlanaḋ agus d'aiṫḃeoḋċan agus do ḋúiseaċt an doṁain as a ċodlaḋ suain, bíonn uirlis eile annsin ag Dia fa na ċoṁair sin, mar atá, an duine. Óir ċoṁ cinnte dearḃṫa agus atá na gaoiṫí ina ġlaic ag Dia uile-ċuṁaċtaċ, tá gaoiṫí agus stoirmeaċa feirge an duine freisin ina ġlaic aige; agus fós gaċ rún

dá ndéanann an duine, dá ċéilliḋe agus dá staidéar-daiġe é; agus má ċuireann duine i n-aġaiḋ luċt an anḟorlainn agus cúṫaċ feirge a ḃeiṫ air, má ḃíoḋgann sé le truaiġ don té ar cuireaḋ an ḃréag agus an éagcóir air, le buile-ċúṫaċ fa'n éagcóir agus fa'n mbréig, agus le meas air féin, má ġaḃann sé arm go dtroide sé luċt an uilc ċian-aosta úd, deirim-se leis: ionnsuiġ iad i n-ainm Dé na Sluaġ!

An Taise.—Aċt b'éidir dul amuġa a ḃeiṫ ort. B'éidir ḋuit a ḃeiṫ ag troid ar ṫaoḃ an diaḃail agus an buile-ċúṫaċ sin ort.

Mise.—Gaċ uile ḋuine ḋá dtéiġiḋ sa troid seaċnuiġeaḋ sé é féin ar sin.

An Taise.—Déanfaiḋ sin, ní beag sin de. Ċítear ḋom go ḃfáġaim bolaḋ na gcorp. Níor ṁaiṫ liom gur mise ḃeaḋ ag brionglóidiḋ ar an méad sin fola. Agus go mb'éidir don ċás a ḃeiṫ do réir d'agarṫa—

Mise.—Ní ġním a agraḋ.

An Taise.—Do réir mar adeire, d'eile, go mór-ġlórach; mar sin féin, níl sé d'oibliogáid ar ḋuine go mb'áilleaċt leis stoirm feirge is díoġaltais, aċt an oireaḋ leis an stoirm gaoiṫe a ġníos an léirsgrios. Cé naċ mór don olc a ḃeiṫ ann, is mairg ḋó-san tré n-a mbéiḋ sé ann! Mo ṫruaiġ agus mo ṁairg é, má's í an ġairm sin is toġa leis a ċuireas gáirdeaċas ar a ċroiḋe. Is mór an t-uaṫḃás, agus an mí-ḟollántas, agus is le ḃeiṫ d'oireasḃa céille do ḋuine a ḃeaḋ áṫas air daoine ḟeiceál ag cneadaċ ag saoṫruġaḋ báis dóiḃ, nó na cuirp d'ḟeiceál fa lorga na gcapall agus na héadaiġ tiuġ le fuil—agus is mí-nádúrḋa an rud ḋuit-se é, de ḋuine a ḃí i gcoṁnuiḋe go síoṫaċ. Agus dá mbeimís 'nar Manichaeans, agus dá gcreideaḋ sinn

go bḟuil sé 'na ḋearg-ár do ṡíor idir spioraid an aiḋṁillte, spioraid an ṁí-eagair agus spioraid an dorċadais do leiṫ agus spioraid an Úird agus na Maiṫeasa den leiṫ eile, ċeapfainn 'na ḋiaiḋ sin gur olc an roġain ag an té sin í ċuireas é féin fá ḃrataċ Ahriman, óir is ar sin atá fonn ruḋ a ṁilleaḋ, agus gan tada a ṫógáil ná a ċruṫugaḋ.

Mise.—Éist liom arís, a Ṫaise! Féaċ an doṁan so, tá daoine na gcoṁnuiḋe air, tá carraigreaċa agus cnuic úrárda air, agus macairí bláṫṁara, tá sé go síoruiḋe ag fás agus ag dul d'éag, dá ḃreiṫ agus ag faġáil báis; féaċ an ġaoṫ agus an stoirm, na lasraċa, an ḟearṫainn agus na cloċa sneaċta, féaċ tuilte na haḃann agus tonntraċa borba garḃa na mara, a ndéanaiḋ de ġearraḋ agus d'ite, nó go mbíonn uaċaiseaċa déanta aca, agus bruaċanna agus cnuic leagṫa ar lár, go measgtar tré n-a ċéile iad, agus go dtí na caṫraċa uaiḃreaċa féin, go dtuitid ina mbusgar, ionnus go mbéiḋ gaċ caṫair ina cuailín cnáṁ fá bun an doṁain ċraosaiġ, mar a bḟuil Helice agus Buris anois, agus Sodom agus Gomorrah. Léirsgrios é sin dar leat. Aċt féaċ ina ċeann sin, na teinte íoċtar-aċa d'oiḋċe is de ló ag déanaṁ cnoc eiḃir as a nua den trean-ḃrusgar arís, dá múnláil i dtréan-ḟorm, go ndéantar maġa nuaḋa fá'n ḃfairrge ṁóir, gan de ṫoraḋ anois orṫa aċt feamainn ċas-dualaċ; aċt tiocfaiḋ an lá a dtiuḃraiḋ siad barr breaġ buiḋe arḃair. Agus srota na mara, tá clasganna bréana dá ngearraḋ aca ar ṫóin na fairrge, i bḟad ó ṡolus na gréine, agus cairt loḃṫa orṫa, aċt feicfiḋ siad an lá gur aiḃne i ngleanntaiḃ ar talaṁ tirm iad, agus cloċa niaṁraċa solusda ionnta. An dtógfá-sa ort féin a

ráḋ annsin gur measa an obair atá dá ḋéanaṁ ag an stoirm agus ag na lasraċaiḃ a ġníos an leagan, an t-úirísliuġaḋ, agus an milleaḋ ná tá dá ḋéanaṁ ag na teintiḃ agus ag na cuṁaċtaiḃ íoċtaraċa eile nuair a ċuireas siad cruṫ agus cuma agus cosaṁlaċt nua ar an saoġal? An aṁlaiḋ gur mó is naoṁṫa na teinte íoċtaraċa ná na teinte uaċtaraċa? An i bfaḃar Ahriman atá na huisgí atá os cionn na firmameinte, agus i bfaḃar Ormuzd na huisgí atá fá'n bfirmameint? An bfuil aiṫḃear agat ar na lasraċaiḃ sa ráḋ is go ndéanaid sprúḋánaiġ agus sceig meig de neiṫiḃ, gan tada a ċruṫuġaḋ! Nó an aṁlaiḋ go bfuil casaoid dá ḋéanaṁ ar an stoirm agat de ḃríġ go leagann na teampuill agus nać dtógann iad? Nać léar duit féin cuṁaċtaí agus timṫirí sa doṁan spioradálta, agus sa doṁan neaṁ-spioradálta ċoṁ maiṫ le ċéile, agus gurb eaḋ is feiḋm dóiḃ rudaí a ċur tré n-a ċéile agus a ṁilleaḋ agus a ċur as a gcuma ar fad, agus cuṁaċtaí eile gurb eaḋ is feiḋm dóiḃ cruṫ agus eagar a ċur ar rudaiḃ? Nać bfuil sé ċoṁ náḋúrḋa agus ċoṁ riaċtanaċ, mar sin, rud a ṁilleaḋ le rud a ċruṫuġaḋ? Ní heaḋ, aċt an bfeaḋarair dom cad is cruṫuġaḋ agus cad is milleaḋ ann? Is cruṫuġaḋ é an milleaḋ so: is breiṫ bás agus

"Tagann an beo ar nós an lusa as an marḃ."

Leig ḋom; níl aon tógáluiḋe ann mar an té iompuiġeas ar rudaiḃ go ndéanaiḋ cosrom iad. Mar sin glac misneaċ, agus glacaḋ gaċ uile Ṡéimín agaiḃ misneaċ, sear ar son an ċirt, agus an obair atá ceapṫa duit déan í, ċoṁ maiṫ agus tá ionnat, is cuma ce'n tríonaiġil a ḃéas ag sluaġ na seasóiḋe. Áit árd, uaiḃreaċ ar biṫ i bfeicfir fear deaġ-labarṫa na mbréag,

agus é dá reaṁrugaḋ féin tré allus cnáṁ na mboċt, tarraing anuas agus stróic anuas é, bain de go mbiḋ sé noċtuiġṫe, agus annsin caiṫ uait i dtiġ diaḃail é. Áit ar biṫ i bḟeicfir tíoránaċa craosta go géar dóġrainneaċ ar ḃoċtaiḃ (dá mba ar luċt an reaċta é), déan iad a ṫroid go teann ar ḃuille boise, téiġris i gcogar, i gcumann agus i gcoiṁṫionól ina n-aġaiḋ, agus ná téiġeaḋ iaḃ ná forus ort go stracair ċun talṁan an anaċain ṁallaiġṫe, dá mba é gnáṫ-ṡaoġal na daoine a ċuirfeá ar a lúdraċaiḃ leis. Ná bac ṫusa le stoc; an rud ṡoin dá ngoirṫear consols, má tá sé dá ċoṫuġaḋ féin tré ḃréagaiḃ agus tré ṁealltóireaċt, strac anuas é sin ċoṁ maiṫ. Ná cuireaḋ sé aon imniḋe ort an pobal a ḃeiṫ tré n-a ċéile, ní féidir ḋuit rudaí a ċur tré na ċéile ċoṁ dona agus ḃíodar ar dtús. Ná bíoḋ faitċeas ort, ní raiḃ aon ċoimmeasgaḋ riaṁ ar rudaiḃ naċ ḃféadfaiḋe eagar a ċur arís orta. Tógfaiḋ an daorsgar-ṡluaġ forais ṁearaṁla aċt a nglacaiḋ siad comairle le céile. Ná spáráil tada; oibriġ leat go háṫarac, do réir mar is feiḋm duit, agus déan do ḋíċeall, agus nuair a ḃéas críoċ le do ċuid oibre, agus nuair is mitid tosuġaḋ ar a ṁalairt de ċruṫ a ċur ar an saoġal, tosuiġ ag tógáil arís, má táir dear air sin a ḋéanaṁ, mara ḃfuilir, leig do ḋaoiniḃ eile a gcuid féin oibre a ḋéanaṁ agus leig ṫusa do sgíṫ ó ṫárla do ġnóṫa déanta agat. Glacaiġiḋ misneaċ, a Ṡéiminí! timċirí Dé síḃ-se freisin.

An Taise.—Le seaċt ḃfocal a ċur i ḃfocal is aṁlaiḋ a ṁeasfá a ṫaḃairt le tuisgint dom go dtarraingeoċá cogaḋ agus ár ar do tír de ḃríġ gur céillíḋe an rud é.

Mise.—Sin é é go díreaċ. Ar ṁaiṫe leis an gcolainn aṁáin a ṁolfainn an fuil a ḋórtaḋ.

An Taise.—Agus ní ḃainfeá sásaṁ de Ṡasana fa n-ar fuilingis féin ar leiṫ.

Mise.—Sásaṁ! Fuiling ar leiṫ! Fiafruiġim díot naċ é an rud céadna go díreaċ atá fúm a ḋéanaṁ anois a ḃí fúm a ḋéanaṁ ḋá ḃliaḋain ó soin, nuair naċ raiḃ aon rud ar leiṫ ḋá fuiling agam? Naċ é an dúṫraċt céadna atá ionnam anois a ḃí ionnam an uair sin? Maise go deiṁin, maidir le luċt an ċogair a rinne "méirleaċ" díom, agus a ṡac isteaċ fa ġlas annso mé, níl aon olc agam dóiḃ faoi sin. Níl aon aiṫne ṡúl agam orṫa, ní ḟacas ariaṁ an tiġearna Seán Ruiséal, ná an tiġearna Clarendon, ná ní ḋéanfainn aon doċar ḋóiḃ ḋá ḃféadainn féin é. Measaim naċ ndíoġalfainn ar ḋuine olc a ḋéanfaḋ orm féin; aċt ar ċuma ar biṫ, ní ḋearnaḋ aon olc ariaṁ orm ċoṁ duḃ sin agus go raiḃ fonn orm a ḋíoġal ar ḋuine. Níl de ḋíoġaltas uaim aċt ceart a ḃaint amaċ ar son mo ṫíre dúṫċais; an éagcóir a rinneaḋ uirṫi-se, is cuid de'n éagcóir í a rinneaḋ orm-sa. Ní mór do Ġaeḋealaiḃ iad féin a ḋíoġail, go cinnte, aċt má seaḋ, sin díoġaltas puiblíḋe, agus ceirt puiblíḋe. Siad na Sasanaiġ iomorra an bíoḋbaḋ mór puiblíḋe. Na Sasanaiġ go hiomlán atá ag déanaṁ na díoġḃála tré n-a Riaġaltas, agus ḋá déanaṁ go héifeaċtaṁail fa órduġaḋ riaġalta, ḋá déanaṁ tré luċt páipéar nuaiḋeaċt agus tré ċainteoiriḃ puiblíḋe, tré luċt eaglaise agus tré ṡeisiriḃ. Tá an díoġḃáil agus an éagcóir ḋá déanaṁ ar Éirinn fós aca, tá díoġḃáil agus éagcóir ndéanta aca, agus tá fúṫa tuilleaḋ a ḋéanaṁ. Caiṫfear iad a smaċtuġaḋ, creidim-se gurb iad na Gaeḋil a

smaċtoċas iad, agus béiḋ a sásaṁ bainte ag Gaeḋeal-aiḃ ḋíoḃ annsin. "Ar an saoġal so a smaċtuiġtear náisiúin a imriġeas éagcóir ar ḋaoiniḃ, níl aon tsaoġal eile rompa." Agus ná habair-se na cionta a ġníos an t-aṫair mar sin, naċ ar an gclainn neaṁ-ċiontaċa a ḋíoġaltar iad; is aṁlaiḋ é i gcoṁnuiḋe. B'éidir d'aṫair a ḃeiṫ dróḃlásaċ, agus go séanṁar, gan ceann faoi, gan mí-ṁeanmain; aċt is é an dealḃas atá i nḋán ḋá ċlainn, agus an aiciḋ, an ṁí-ṁeanma, an lagar agus an easba. Rinne an t-aṫair an t-olc agus íocfaiḋ an ċlann as. Is rúnda iad oibreaċa agus bealaiġ Ḋé. Sin é an díoġaltas atá uaim, agus an díoġaltas a mbéiḋ mé ar a lorg; cionta na Sagsan a ċúitiuġaḋ go puibliḋe leo. Déantar an ceart ar ċuma ar biṫ; déantar an ceart le Geaḋealaiḃ i n-áit na héagcóra, agus béiḋ mo ṡásaṁ-sa bainte amaċ fa'n éagcóir a rinneaḋ orm féin agus ar mo ḋuine—óir is mó an t-iomlán ná cuid de. Sin é, a ḋuine ċóir, teoir mo ḋíoġaltais ḋuit, agus sin é an sásaṁ a ḃfuil fonn mo ċroiḋe orm a ḃaint amaċ.

An Taire (agus é ag maċtnaṁ).—Tá mórán den ċeart aige. Tá an ḃaraṁail ċéadna ag teaċt dom féin.

Mise.—Tá, is ionḋaṁail go mbímíd ar aon ḟocal i nḋeireaḋ na dála. Aċt tá sé ag éirġe deireanaċ, agus tá ar sáṫ cainte déanta againn. Ólaimís ar n-allúntas rum, agus ólfad sláinte áiriṫe náisiúnta leat—(agus d'éirġeas 'mo ṡeasaṁ agus labras go dúṫraċtaċ)—"Triomuġaḋ Cuisleannaċ!"

An Taire.—(agus gliondar air).—"Triomuġaḋ Cuisleannaċ!"

Mise.—Beannaċt leat.

An Taise.—Éist! sin é an t-árd-ṁáta ag teaċt le n-a ċuid eoċraċa. Slán codlata agat.

(D'eiteall an Taise amaċ an ḟuinneog, idir na ráillí. Léim Mise isteaċ a ċodlaḋ.)

## An 6° Caibidil.

Saṁain 20°, 1848.—In mo ċró dom ar bórd an *Dromedary*. Tá an príosún urċóideaċ so corruiġṫe go mór indiu. D'éaluiġ triúr de na daoraiḃ aréir den *Coromandel*, long atá i bfogus do m'áit ċoṁnuiḋe. Oiḋċeanna áiriṫe den tseaċtṁain, bíonn sgoil aca ar na longaiḃ príosúin annso, aon daor a ṫogroċaḋ tada d'ḟoġluim, agus b'oiḋċe sgoile í an oiḋċe aréir ar an *Coromandel*. D'iarr an triúr fear réaṁráiḋte, ó ḋuine go duine, cead a ḋul amaċ ar an ngob cosnaṁa sa dorċadas, agus ó ḃí clagairt ḃáistiġe ann, ní ḋeaċaiḋ aon ċoiṁéaduiḋe leo. Tá an gob sínte amaċ sa ḃfairrge, agus gan aon ḃárda ar an gceann amuiġ de. Riṫ an triúr amaċ go dtí n-a ċeann, amaċ leo sa ḃfairrge ina gcuid éadaiġ, mar ḃíodar, agus ṡnáṁadar trasna béal an dug gur ṡroiċeadar talaṁ ṫall agus gur ionnsuiġeadar amaċ fa'n tuaṫ. Tugaḋ an fuagra ar an toirt, agus ċuaiḋ na ḃárdaí amaċ gaċ uile ṡliġe. Gaḃaḋ duine, aċt tá an ḃeirt eile gan ġaḃáil fós. Tá na hoileáin go léir fúṫa le ḋul i ḃfolaċ, agus na hoileáin ċoṁ gar sin dá ċéile agus go ḃféadfaḋ duine an muinéal cuṁang mara atá eatorra a ṡnáṁ go réiḋ, agus cloċ ġlas atá ins na carraigreaċa móra le fairrge, agus uaċaireaċa móra ionnta, i gcruṫaṁnas go mb'éidir go mba deacair an ḃeirt d'ḟaġáil go ceann tamaill. Ċuadar ag goid i dtosaċ is cosṁail, ar teaċ, agus ar stór, gur hóbair

ḋóiḃ an t-anam a sgannruġaḋ ar muinntir an tiġe, agus tugadar leo riar brioṡgaí agus rum. Ġaḃadar bád annsin agus ċuadar amaċ ar fairrge ar ṡúil agus go mbainfidís an tOileán Úr ó ṫuaiḋ amaċ. Dá n-éirġeaḋ leo glanaḋ amaċ de na hoileánaiḃ aon uair aṁáin, is é is dóċa go sroiċfidís Charleston nó cuan Chesapeace (mar rinne ceaṫrar daor anuraiḋ i mbád fada éadtrom), aċt buaileaḋ an bád ar ṁeall gainiṁ agus fríṫ fágṫa annsin í ar maidin indiu. Caiṫfiḋ sé go ḃfuil siad ar oileán éigin díoḃ so fós, óir níl aon ḃád eile ar iarraiḋ. Tá an tóir go dian 'na ndiaiḋ indiu, agus níl aon oifig téadagáin ann gan an fuasgraḋ ḃeiṫ ṫuas ó ṁaidin air gur éalaiġ daoir. Tá faire ḋá ḋéanaṁ ar gaċ uile ḃád anoir, agus is dóiġ liom naċ ḃfuil dul ó ġaḃáil ag na biṫeaṁnaiġiḃ boċta mísfortúnaċa. Feannfar beo iad, sin é a ḃfuil ann.

21°.—D'ḟill na ḃárdaí ar ais trom tuirseaċ le breacaḋ an lae, agus gan tuairisg ná fáirneis aca ar an mbeirt. D'órduiġ an goiḃearnóir an t-arm a ṫaḃairt amaċ, agus fa ċeann ċeiṫre huaire fiċead ní ḃéiḋ poll ná cuas ná cuan, uaċais ná brocais ná doire coille ceadir ina ríoġaċt naċ mbéiḋ ina ċorán dearg aca. Is contaḃairteaċ le Caiptín Elliot a leiṫéid sin de ṗátrún a ḃeiṫ ḋá ṫaisbeánaḋ ag daoraiḃ, is cosṁail, de ḃríġ go ḃfuil mise de ċúram air—is mór an onóir leis mise ḃeiṫ de ċúram air. Tá súil agam na truaġáin, go n-éireoċaiḋ leo éaluġaḋ, mara n-éirġiḋ is uaṫḃás an smaċtuġaḋ a cuirfear orṫa.

22°.—Tá siad gaḃṫa, agus tugaḋ ar ais iad agus slaḃraí troma orṫa. Fríṫ duine aca agus éadaiġ mná air. Ṫáinig an goiḃearnóir féin i nOileán Éireann ar maidin indiu, cé gurb é an Doṁnaċ é, go dtugaḋ

ōrduġaḋ ar leiṫ i dtaoiḃ an ġearraḋ atá le taḃairt ar na daoraiḃ seo i mbáireaċ. Dearg-ḃúirtéaraċt foirmeaċ atá le taḃairt orṫa. D'ḟágaḋ gaċ cuirpteaċ a lasgaḋ roiṁe seo ar ḃórd an long príosúin ar a mbíoḋ sé na ċoṁnuiḋe, aċt feannfar an triúr seo ins gaċ aon long príosúin de na trí cinn i ndiaiḋ a ċéile, agus ġeoḃaiḋ siad fiċe lasg sa gceann aca .i. trí fiċid lasg ar fad an duine.

Tá an Nireaċ .i. fear ionaid an ġoiḃearnóra, go han-ṁór ann féin indiu. Is é an fear ceannuis i gcoṁnuiḋe é ar ócáid den tsórt so, agus obair í naċ ḃfuil gan taitneaċtáil leis. Sean-oifigeaċ dúr maraiḋeaċta é, atá ina ḟeaḋmannaċ annso le ceiṫre bliaḋna fiċead, agus lasg ṁaiṫ ṫiuġ naoi-ndualaċ, a mbeaḋ naoi snaiḋm ċruaḋa ar gaċ dual díoḃ, an coiṁéad is fearr dar leis ar Reaċt na Breataine. Ní ṫigim leis sa méid sin i dtaoḃ an reaċta; an Habeas Corpus a ċur ar gcúl, agus froṁaḋ magaiḋ a ṫaḃairt ar ḃíoḋḃaḋ an fíor-ċoiṁéad is fearr ar an reaċt áluinn úd.

Níl aon ġráḋ don tsean-oifigeaċ maraiḋeaċta so agam, cé gur múinte an duine liom é riaṁ ón dara lá. Tá an láṁ i n-uaċtar aige annso le ceiṫre bliaḋna fiċead ar na daoraiḃ is measa le fáġáil, agus rinne sin tiġearnaṁail é. Ṫairis sin féin, ċítear dom go mbíonn bolaḋ na fola i gcoṁnuiḋe air. Ṫugaḋ sé súil ar mo ċaipín go mí-ṡuaiṁneaċ i dtosaċ, uair ar biṫ a laḃraḋ sé liom, aṁail is dá gceapaḋ sé go mba ċóir dom í ḃaint díom, nó láṁ a ċur innti dó—an sean-ṗúdarlaċ Carthagíneaċ! Aċt ní ceart dom a ḃeiṫ ag glaoḋaċ leas-ainmneaċa air, óir ṫug sé mórán leaḃar ar iasaċt dom, agus tá sé ċoṁ laġaċ liom agus tá ann

a ḃeiṫ le aon ḋuine. Ṡaoilfeá go ḃfuil sé gaḃṫa freisin le mo ḣata ḃeiṫ ina áit ċóir.

Gan an lá i mbáireaċ ṫart !

23°.—Tá deireaḋ leis an léasaḋ. Tá na meiṫil d'éis a ḋul amaċ ag obair, aċt cruinniġeaḋ i dtosaċ iad go ḃfeiciḋís an bualaḋ. An t-arm a tugaḋ amaċ ar an bpíer, d'ḟilleadar ar ais ar an sluaiġṫeaċ ; tá na hoifigeaċa agus na ḃárdaí d'éis an fuil a niġeaċán dá lámaiḃ is dá n-éadan, agus tá na fitíní bainte as a gcuid éadaiġ arís aca. Tugaḋ na trí ċunablaċ síos go dtí seomraí an osbuidéil, agus iad sciallta, stróicte, leaṫ-ṁarḃ. Ċualas duine aca go soiléir ag gárrṫaiġil, cé go raḃas in mo ċró ar feaḋ an ama, agus an dorus dúinte agam. Tar éis a lasgaḋ ar an *Medway*, caiṫeaḋ pluideanna ṫarṫa, agus a ndromanna ag taḃairt fola, agus tugaḋ go dtí an long so iad. Ḋá lais ḋéag a ḃí buailte ar an gcéad duine aca, agus é ag sgreadaċ go cráiḋte, nuair a ṫáinig lagar agus meirḃṫean air. Héirġeaḋ as an sgiúrsáil ar feaḋ naoi nó deiċ nóiméadaí, go ndearna an doċtúir a aiṫḃeoḋċan, agus annsin fuair sé an ċuid eile. Ní raiḃ smid as an mbeirt eile an faḋ is ḃí a mbualaḋ dá ḟaġáil aca, aċt ċualas duine aca dá fuagairt ar an oifigeaċ uair : "Ná buail taoḃ ṫíos den ṁarc, a ḋiaḃail." Ḃíos ag siuḃal ṫart ar fud mo ċró agus mé ag cogaint mo ṫeangaḋ.

Ní heaḋ gur éagcóir liom méirliġ atá daorṫa a ḃualaḋ, nuair atá gáḃaḋ leis, agus nuair ṫeastuiġeas smaċt a ċoinneál orṫa. Aċt a ráḋ go mbeaḋ saiġdiúirí agus máirnéalaiġ le bualaḋ mar ḃuailfiḋe mada, cuiṁniġ ar sin ! An ḃfuil cead ag saiġdiúr nó ag máirnéalaċ sprioraid ná fearaṁlaċt a ḃeiṫ ann,

ná aon ṁeas a ḃeiṫ aca orṫa féin? Agus an mairfiḋ an spioraid ann d'éis a ḃualaḋ ar nós an ṁadaiḋ? Níl ar ndóiġ, aon ċeart ag duine moṫuġaḋ den tsórt sin a ḃeiṫ ann, má ḃíonn sé i seirḃís na gCarthagíneaċ; máirnéalaċ ná saiġdiúr singil ná duine ar biṫ eile naċ ḃfuil in' oifigeaċ, ná ceapaḋ gur fear é aċt inneall.

Aċt an méirleaċ féin, nuair atá a léasaḋ dá ḟaġáil aige, baḋ deise liom gan a ḃeiṫ san áit a gcloisfinn é.

Mí na Nodlag 1°.—Leiṫ-ḃliaḋain sa lá indiu a ḟeolas amaċ ó ċuan Ċorcaiġe ar an *Scourge*. D'éiriġ an aimsir fuar dorċa le goirid. Cé naċ ḃfuil an fuaċt céadna san aimsir annso atá i nÉirinn, is measa an geiṁreaḋ i mBermuda ná sioc agus sneaċta breaġ fíúntaċ na hÉireann. Tá taise agus glaise agus fliuċán sa ngaoiṫ, agus tiocfaḋ sí go cnáiṁ agus go smior ṫríot. Agus de ḋéanta glan na fírinne, táim go dona tinn agus ní ċodluiġim an oiḋċe. Táim go boċt leis an múċaḋ le dá ṁí mórán, agus níor sgar sé duṫ ná daṫ liom ó ṡoin, agus d'oiḋċe is measa é. Níl seaċtṁain ó ṡoin nár ċaiṫeas trí oiḋċe ar a lagaḋ 'mo ṡuiḋe ar ċaṫaoir sa ḃfuaċt agus sa dorċadas, feaḋ na hoiḋċe. Tá mé ċoṁ caiṫte leis an ḃfeoil agus an glór go lag agam. Is geall le gealḃan ar ċípín an tiġe liom féin mé—Misneaċ!

Mí na Nodlag 2°.—Tá long an uigingiġ tar éis a teaċt as Halifax arís go Bermuda agus an galtán, an *Scourge*, i n-éinfeaċt léiṫi. Caiṫfiḋ an t-uigingeaċ duḃ-luaċair na bliaḋna ins na hIndiaċaiḃ Ṫiar, tiocfaiḋ go Bermuda san earraċ, agus anonn leis go gcaiṫe sé an samraḋ dar gcionn i Halifax, i gcruṫaṁnas gur tig le uigingeaċ loingis a ḃfuil an ḟairrge ṁór idir an rann Eorpa agus an tOileán Úr mar stáisiún

aige, gur féidir leis saṁraḋ a ṫógaḋ dó féin, agus an saṁraḋ ḃeiṫ aige ó ċeann go ceann na bliaḋna, áit ar biṫ go dtí leiṫ-ċéad gráḋ ó ṫuaiḋ de ċrios láir na cruinne, agus toraiḋ agus meas an tséasúir a ḃeiṫ le faġáil aige. Nílim i ndiaiḋ na sláinte ar an sean-duine croiḋe.

Níor ḃacas le goirid le teideal na leaḃar atáim a léiġeaḋ le sgaṫaṁ a ċur síos—ó ċaiṫfeas mé leaḃra a ṫaḃairt orṫa, d'oireasḃa aon ainm níos fearr a ḃeiṫ agam. An fáṫ is mó a ḃí agam leis, tá siad ċoṁ fíor-ḟuaraċ sin agus naċ fiú cuiṁniuġaḋ ar a n-ainm aṁáin. Iomḟuiḋe Ḃieneaḋ, ó láiṁ Ḃean Pichler (Iomḟuiḋe Sóbiesci, agus sgéal gráḋa atá fiġte ina ċéile i n-úr-sgéal fada gan ṁaiṫ, seaḋ é an giota beag álainn staire sin); beaṫa Ualtar Scott, agus dliġeadóir éigin de ṁuinntir Ailín a sgríoḃ é. Duine an-ṁór ann féin é an dliġeadóir, go mór fada níos cumasaiġe ná Ualtar dar leis. Tá sé mar ḃeaḋ fear ann a ḃeaḋ go hárd os cionn Ualtar, agus é ag dearcaḋ anuas *ex cathedra* air, agus dá ṁíniuġaḋ duit an síol ó n-ar geineaḋ é, agus an gus, an ḃuaiḋ, agus na tréiṫe a d'fás ann, go n-innsiġeann do réir feallsaṁnaċt na *histoire raisonnée* agus mar is fearr is féidir leis é, cionnus ar ṫárla gur sgríoḃ Ualtar Scott na leaḃra do sgríoḃ, agus ar an moḋ agus an tráṫ dá ṡaoġal ar sgríoḃ iad. A Ṫiġearna an doṁain! naċ linn a d'éiriġ sé agus a ḃeiṫ ann le linn a ḃfuil d'eolus ar an saoġal an t-am tá i láṫair! Is an-dóċasdaṁail an-amaideaċ an leaḃar í, leis an ḃfírinne a ḋéanaṁ; aċt leaḃar eile atá mé a léiġeaḋ anois ṡáruiġ sí arís í ar an dá ṁoḋ sin .i. beaṫa Ċouper leis an Doċtúir Memes (sgríḃneoir é sin atá ar a lá páiġe ag sgríoḃaḋ do ċeannuiḋe leaḃar). Agus ní

oireasḃa cáiliḋeaċta atá ar an sgríḃneoir, óir d'éiriġ leis leaḃar ċoṁ mí-ṁaiseaċ a ḋéanaṁ ḋi agus b'ḟéidir le leaḃar a ḃeiṫ a ṫiuḃraḋ tuairisg ar ḃeaṫaiḋ Ċouper.

Naċ ḃfuil aon leaḃar léiġte mar sin agam aċt leaḃra gan ṁaiṫ? Tá, a ṁairge! ceann den ċuid a fuaras ar Éirinn .i. Rabelais. Tá ceiṫre im-leaḃar de ann, agus Pilib Crampton a ḃuail i gcló iad; ar Ṡráid Faiṫċe an Ċoláiste i mBaile Áṫa Cliaṫ atá sé 'na ċoṁnuiḋe. Ar feaḋ coicidise ċoinniġ an leaḃar sin ag gáiriḋe go ḃreaġ mé, agus sin iad na gáiriḋe a mb'ḟiú gáiriḋe a taḃairt orta—ḃí arainneaċa orm, agus gaċ uile ḃall díom ar creaṫaḋ le gáiriḋe. Ḃrostuiġeadar an fuil ionnam, agus ní fuaras aon leiġeas mar iad,—léiġeas an ṁaiṫ aduḃairt Galen a ḋéanfaḋ gáiriḋe geala mar iad. Is iomḋa coṁráḋ ḃíos agam freisin le Shakespeare, agus is greannṁar céilliḋe an duine ḃí ann; agus ó ṫángas annso léiġeas trí nó ceaṫair de na coṁráiḋtiḃ a rinne Plató agus léiġeas iad-san ċoṁ dilis dúṫraċtaċ agus dá mba mac léiġinn mé ḃeaḋ an dara bliaḋain i gcoláiste. Tá Béarla dá ċur agam focal ar focal ar an Politeia —Béarla lom é, le cleaċtaḋ a taḃairt dom féin. Sé an fáṫ is mó atá agam leis, ionnus go gcuirfinn fa ndeara dom féin an Ġréigis a léiġeaḋ ina ceart, agus gan a ḃeiṫ dá slugaḋ idir ċnáṁaiḃ is eile.

Cúntas a tug oifigeaċ de ṁuinntir Ḃroin ar aistear a rinne tré Bokhara, agus fuair sruṫ Indus, ceann de na leaḃraiḃ is deireanaiġe ar leagas láiṁ air. (Sir Alasdrom Ó Broin a ḃí ar an ḃfear 'na ḋiaiḋ sin). Agus ó cuireaḋ an leaḃar i gcló ṫárla gur ṫuit neiṫe aite amaċ a ċuir iompáḋ mór ar an leaḃar. Ṫairis sin féin ní holc an cúntas ar an

aistear é. Cuireaḋ an Branaċ so go dtí na tíorta réaṁráiḋte mar spiadóir (má's linn gan fiacail a ċur ar an ḃfocal), ionnus go dtiuḃraḋ an tír fá deara, agus go ḃfuiġeaḋ sé tuairisg a d'ḟoġnfaḋ do luċt an Ġall-riaġaltais ins na hIndiaċaiḃ, mar ḃíodar-san ar tí Lahore agus Cabool a ionnsuiġe agus a argain, go múinfidís béasa do na daoiniḃ, go gcuirfidís éadaiġ codáis orṫa, agus i ndeireaḋ na dála, go gcuirfidís fá n-a smaċt iad. Ar eagla go ndéanfainn dearmad ar an méid sin cuirfead roinnt giotaí síos annso as an leaḃar—b'éidir go mbainfinn leas asta fós má sgríoḃaim—agus cá ḃfios naċ mbeaḋ sé i ndán dom a ḋéanaṁ—cúntas ar ċúṁaċtaiḃ na gCarthagíneaċ ins na hIndiaċaiḃ.

Ḃí sean-Runieet Singh beo an tráṫ soin, agus b'áluinn an sean-ṗrionnsa é; agus sé an leiṫsgéal a ṫug ar an mBranaċ an t-aistear a ḋéanaṁ, go dtugaḋ roinnt capall cartaċ ó Bombay ċuige mar ḃronntanas. An bealaċ ba díriġe, agus ba fusa, agus an gnáṫ-ḃealaċ go Lahore, ba tré Loodianah é, ar ndóiġ, agus trearsna an Sutledge; aċt aon rud aṁáin a ḃí ón mBranaċ, níor ṁór leis fios d'ḟaġáil an ḃféadfaḋ loingeas Ṡasana a ḋul suas an Indus íoċtaraċ ón ḃfairrge. Na triaṫa (nó na Ameers) a ḃí ar Scinde (.i. an ceanntar tré a dtéiġeann an aḃainn íoċtaraċ) ḃíodar an uair sin gan aon ċoiṁéad ag Sasana orṫa, agus ba hé rún daingean na daoiniḃ ḃí ionnta a ḃeiṫ mar sin, agus dá ḃríġ sin d'ḟaireadar go géar Sasanaiġ ḃeaḋ ag teisteal an ċeanntair, agus níor ḋóċa rud dá ndéanfaidís ná greim a ċoinneál orṫa, agus ar an aḋḃar sin, ars an Branaċ, cuireaḋ bronntanais liom ċum triaṫa Scinde ionnus go mbeaḋ cosaṁlaċt níos fearr ar mo ṫurus,

an lá go ndeaċas bealaċ neaṁ-ġnáṫaċ. Aċt ní maiṫ gur ṫuig na triaṫa cé'n fáṫ na bronntanais; ḃí aiṁréas aca, ar ċuma éigin, ar an Sinon so agus ar a ċaiplíḃ cartaċ, agus pé aca sin é ḃí margaḋ déanta leis na Sasanaiġiḃ, agus ḃí sé sa margaḋ naċ ḃféaċfaḋ aon tSasanaċ le dul suas an Indus gan cead d'ḟaġáil. Ḃa é fad agus gearr an scéil gur cuireaḋ moill ar an mḂranaċ agus ar a ṁuinntir ag béal na haḃann, an ḟad is ḃí an triaṫ ḃí ar Hyderabad ag déanaṁ margaiḋe leis, ag coinneál ċainte leis, agus ag caiṫeaṁ an ama. Agus san am céadna cá ḃfuil an té d'ḟéadfaḋ labairt níos córa ná an Branaċ. A ndearnaiḋ sé de ḋearḃaḋ do ṫimṫire leis an triaṫ dar b'ainm Zoolfkar Shah, ḟásoċaḋ sé duine barbarḋa a mbeaḋ réasún ar biṫ ann. Óir "d'innsiġeas dó," ars' an t-oifigeaċ, "má ċeap sé gur cuireaḋ annso mé le margaḋ a ḃriseaḋ gur mór an dul amuġa ḃí air i dtaoḃ tréiṫe na Sasanaċ, mar is aṁlaiḋ ṫángas do ḋaingniuġaḋ an ċoiṁċeangail; agus rud eile ḋe, rud a ġeallfaḋ oifigeaċ a ḋéanaṁ ní raiḃ aon dul ó ċoiṁlíonaḋ aige." Ḃa sásaṁail an rud go cinnte an t-oifigeaċ féin ḋá ráḋ sin.

Nuair a leigeaḋ suas an sruṫ fá ḋeireaḋ iad, fuaradar amaċ ar an mbealaċ dóiḃ go raiḃ luċt riaġaltais na tíre go han-ċruaiḋ ar na daoiniḃ, agus go mbeaḋ fearaḋ na fáilte ag na daoiniḃ roiṁ na Sasanaiġ, dá leigeaḋ na triaṫa, na biṫeaṁnaċa, dóiḃ. (Rud é sin ḟaġas na Sasanaiġ amaċ i gcoṁnuiḋe i dtír ar biṫ a dtogroċaiḋ siad aġaiḋ a ṫaḃairt air). "Ċuireamar aiṫne ṁaiṫ ar na daoiniḃ agus ḃí taiṫiġe fada againn ar a ngnásaiḃ agus is láġaiġe ḃíodar linn ó ṫús ná luċt an riaġaltais . . . Ḃí an-ċasaoid aca ar na riaġluiġṫeoiriḃ agus ba ṁór an sgrios leo truimeaċt

na cánaċ, ⁊rl., ⁊rl." Gideaḋ ḃí cuid aca, mór-ṁór na sagairt agus na fir naoṁṫa, naċ raiḃ ċoṁ dall sin. "Ḃí Synd 'na ṡeasaṁ ar ḃruaċ na haḃann i n-aon áit aṁáin, agus ar a ḋul suas ṫairis dúinn duḃairt le n-a ċompánaċ, agus duine dár muinntir-ne ag éisteaċt leis, 'Mo léan! tá deireaḋ le Scinde anois, ó ċonnaic na Sasanaiġ an aḃainn, óir sí an aḃa bealaċ an ġaḃ-altuis.' Má tá i ndán," ar an Ḃranaċ, "agus gur mar sin a ḃéas, táim cinnte go gcuirfiḋ sé áṫas ar ḟurṁór na ndaoine, agus go ndéarfaiḋ siad gur geal an lá aca é," Ní ċuiṁneoċaḋ duine, tá ḟios agat, ar aon tír a ionnsuiġe agus a argain san naoṁaḋ aois déag so, aċt aṁáin ar ṁaiṫe le muinntir na tíre—mar gurab ag saoṫruġaḋ seiḃtí na tíre ḃeidís.

Maiṫ maiseaḋ, tá ḟios againn gur éiriġ an lá sin ó ṡoin, má ba lá geal do Scinde é, agus i n-áit fáilte a ċur roiṁe ar ndóiġ is aṁlaiḋ a rinne furṁór na ndaoine rinneadar dearmad ar an rud a ḃeaḋ ar ṁaiṫe leo, agus ṫroideadar go dásaċtaċ i Meanee, ag iarraiḋ iad féin a ṡeaċaint ar an lá geal úd, aċt ḃí lá ċroiḋe dílis aca ó Sir Caireall Napier, dá mb'olc maiṫ leo é, agus ḃí sé ċoṁ glan-ḋúṫraċtaċ sin ar ṁaiṫe leo gur ṁarḃ sé a lán díoḃ.

Ṡroiċ an Ḃranaċ Hyderabad, agus ṫug cúntas do réir a ċeirde air, ionnus go raċaḋ an cúntas i dtosaċ do luċt deaġ-ḃéascna. Mar so: dún, "gan ann aċt blaosg; claise, deiċ dtroiġṫe ar leiṫead agus hoċt dtroiġṫe ar doiṁneaċt; ballaí, cúig troiġṫe fiċead ar áirde, aċt tá siad ag dul i léig." Gan sgéal fada a ḋéanaṁ de, deir sé gur "áit é Hyderabad naċ ḃfuil daingneaċt ar biṫ ann, agus b'ḟorusta strapadóireaċt a ḋéanaṁ suas na ballaí agus an áit a ġaḃáil. Tá tur

tiuġ i lár an dúna, agus é dealuiġte ón gcuid eile den daingean, agus feiceál ar an tír ṫart timċeall agat ó ḃarr an tuir. Annsin atá an ċuid is mó de ḟaiḋḃreas Scinde i dtaisge." Tá an-trium ag an oifigeaċ croiḋe sa tur agus ina ḃfuil i dtaisge ann. Agus ċuir sé an cúntas i n-aguisín a ċuir sé leis an leaḃar freisin, mar ḋéanfaḋ lorgaire a ḃeaḋ briste isteaċ go maiṫ. Is eaḋ duḃairt sé i Stair Sroṫa Indus: "Tá le ráḋ go ḃfuil fiċe milliún punt saiḋḃris annsúd,"—sin é ciste puiblíḋe na tíre—" agus trí ṁilliún déag ḋe ina airgeaḋ; seoda an ċuid eile ḋe; i ndún Hyderabad atá an ċuid is mó den airgead i dtaisge"—agus sin é an dún atá soċóġta tré scrapadóireaċt. Agus go cinnte go leor ġaḃ na Sasanaiġ Hyderabad i gceann tamaill agus ġoideadar a raiḃ sa tur. Aċt má seaḋ ní raiḃ an éadáil ann a ċeap an spiadóir, de ċuid ṁór, ní raiḃ ann aċt aon ṁilliún aṁáin punt, agus níorḃ olc an éadáil sin féin in aon ḃaile aṁáin.

Coṁarṫa saiḋḃris ar biṫ d'ḟeicfeaḋ an Ḃranaċ ar ṁuinntir na tíre, sin é an rud a gcuireaḋ suim ar fad ann. Ar ṫeaċt go Khyrpore dó féin is dá ṁuinntir, tamall suas an aḃainn ó Hyderabad, fuaradar fairsinge agus féile agus flaiṫeaṁlaċt ó Ṫriaṫ na háite; fuaradar lón do ṫrí ċaogad duine uaiḋ gaċ uile lá, agus béiliḋ fa ḋó sa ló ina ṫeannta sin, i raiḃ deiċ mias agus trí fiċid biḋ, agus "ba miasa airgid iad," ars an Ḃranaċ. Ḃí na daoine go han-ṁí-ṡásta leis na riaġluiġṫeoiriḃ i Khyrpore freisin, adeir sé. "Agus ní fa rún atá siad mí-ṡásta aċt an oiread," adeir sé, "is iomḋa uair a ċualamar daoine ḋá ġuiḋe go dúṫraċtaċ ar fud na tíre go mba sinne úrṫosaċ an tsluaiġ a ḋéanfaḋ an tír a ġaḃáil." Giḋeaḋ ní leigfeaḋ an

Ḃranaċ a leiṫéiḋ sin ḋe smuaine le n'ais. Ba geall le cailín neoiḋ náireaċ é ḃeaḋ ag iarraiḋ cluanaiḋe ḃeaḋ ag suirġe léiṫi a ċur uaiṫi. Reaċtaire ḃí ag Meer Roostum Chan, cuir i gcás, ṫáinig ċuige d'iarraiḋ air coiṁċeangal a ḋéanaṁ leis, agus ṫosuiġ ḋá ċeartuġaḋ ḋó .i. don Ḃranaċ, go raiḃ sé ċoṁ maiṫ ḋó a ḋéanaṁ i n-am, "óir," ar sé, "do rinne réalladóirí a ṫairngireaċt, agus tá sé i leaḃraiḃ, go mbeaḋ seilḃ ag na Sasanaiġiḃ ar na hIndiaċaiḃ go hiomlán leis an an aimsir. . . ." Tráṫ a ḃfiafroċaḋ na Sasanaiġ cé'n ċiall nár ṫairg an triaṫ ḃí ar Khyrpore coiṁ-ċeangal a ḋéanaṁ, "d'ḟéaċas," ars an Ḃranaċ, "leis an sgéal brónaċ a ḃí ḋá ḟeiceál don reaċtaire a ḋíḃirt as a aigne, aċt ní raiḃ aon ṁaiṫ ann." Leis sin caoċann an Ḃranaċ an súil ar an léiġṫeoir gallda agus tuigeann an Sasanaċ é.

Sroiċeadar tír na Daoodpootras, níos suiḋe suas ná sin arís, agus ċaiṫ an prionnsa go fairsing agus go flaiṫeaṁail annsin freisin leo. "Ḃí tuairim le míle duine ag freastal air," ars an Ḃranaċ, "agus tugas fá deara gur roinn sé airgead ar na daoiniḃ ar a ḋul ṫart ḋó. Ċuir an prionnsa so bronntanais luaċṁara ċum an Ḃranaiġ féin, agus ḋá ċéad punt airgid, agus duḃairt an Ḃranaċ, agus é ag imṫeaċt ón ḃfear ċroiḋe, naċ raiḃ baoġal go ndéanfaḋ dearmad air-sean—"ḋearḃas ḋó gur fada an ċuiṁne ḃeaḋ agam air os uċt a ċórtas agus a oineaċt, agus ḃíos go fíor-ḃuiḋeaċ ḋe." Aċt b'ḟearr don prionnsa go ndéanfaḋ an Ḃranaċ dearmad air!

Ḃíodar ag tarraing ar Lahore fá ḋeireaḋ, agus ṫáinig oifigeaċa Seik ó Runjeet Singh fá n-a ndéin, ag fáiltiuġaḋ rómpa, agus ag taḃairt bronntanais ċuca.

“Ṫug gaċ duine aca sparán óir agus airgid dúinn. Agus duḃairt an tÁrd-rí leo rí Sasana a ḟiarfuiġe, agus tuairisg a ċur an fada ó d'ḟágamar Londain, mar ċeap an tÁrd-rí is cosṁail gur cuireaḋ anall díreaċ ón ríġ sinn. Ṫugas freagra iomċuḃaiḋ orṫa.” Ní raiḃ aon ċinne le n-a ḃfaca an Ḃranaċ de ḟaiḋḃreas i Lahore: an t-airgead, na slaḃraí airgid, na sortaí leapṫa óir, na seoda, na cuirtíní luaċṁara, na héadaiġ síoda urláir, na filléid Cashmere, go gcuirfeaḋ sé áilleaċt ort léiġeaḋ ina dtaoḃ. Agus nuair a ḃí na capaill cartaċ bronnta ag mo ḃuaċaill beaċtaiḋe .i. ag an oifigeaċ, agus cúntas cruinn curṫa síos aige ar a ḃfaca de ṡeodaiḃ agus d'iolṁaoin agus ar a raiḃ d'áitiḃ laga ins na daingeanaiḃ, d'ḟill ar ais treasna an Sutledge gur ṡroiċ Bombay agus gur ṫug a raiḃ de ṫuairisg aige. Molaḋ é do réir mar ṫuill sé é, agus rinneaḋ caiptín de.

Giḋeaḋ ba gearr go dtáinig an-ḟonn air cuairt a ṫaḃairt ar an Punjab arís, agus a ḋul ċom fada suas le Cabool agus Bokhara. Ḃí dá ear-rí ar Cabool ins na hIndiaċaiḃ an tráṫ soin, dá mb'ainm Shah Zemaun agus Shoojah-ool-moolk, agus ḃí bun-ċíos aca ó Ṡasana. Ḃí sé ceapṫa, ó ṫárla go raiḃ éagcóir dá ḋéanaṁ ar an mbeirt, rí aca a ċur ar ais agus seilḃ a ṫaḃairt ar a ḋúṫaiġ arís dó; aċt na Sasanaiġ ḃí dá gcuṁdaċ ní raiḃ ḟios aca áiriṫe cia aca den ḃeirt a ċuirfidís i seilḃ, aċt ḃeaḋ sin do réir mar ḃeaḋ staid na tíre agus do réir an ṁargaiḋ a ḃeaḋ na ríġṫe féin toilteanaċ ar a ḋéanaṁ, sé sin do réir mar d'ḟeilfeaḋ do na Sasanaiḃ. Níor ṁór don Ġall-riaġaltas is-na hIndiaċaiḃ dá ḃríġ sin, ṫar gaċ niḋ eile, tuairisg iomlán d'ḟaġáil i dtaoḃ Cabool, agus an bealaċ go dtí é, na mámanna a mb'éidir

a ḋul ṫríoṫa, an neart a ḃí ins na treaḃaiḃ agus an ċaoi a raḃadar suiḋte in Afghanistan. Ḃí dúṫraċt sa mḂranaċ freisin mar ḃeaḋ i mbuaċaill beag séiṁ sgoile a léiġfeaḋ i dtaoḃ gabaltas Alasdair ṁóir, i dtaoḃ áiteaċa i ndearnaḋ gníoṁarṫa móra gaisge sa n-ar léiġ sé agus é 'na ġasúr, agus i dtaoḃ rudaí mar sin. Le sgéal gearr a ḋéanaṁ de, ṫeastuiġ spiaḋóir clisṫe agus ba hé an t-oifigeaċ aeraċ úd an fear a d'ḟeilfeaḋ go díreaċ.

Cuireaḋ deis fa ċoṁair an ḃótair ar an mḂranaċ arís, dá ḃríġ sin, agus fuair sé cead sgur, aṁail caiptín i n-arm Ṡasana a ḃeaḋ ag dul ar ais don rann Eorpa; ní heaḋ go raiḃ faoi i n-aon ċor filleaḋ ar an rann Eorpa, aċt ḋéanfaḋ an sgéal sin cúis sáṫaċ maiṫ le n-innsin do na daoiniḃ allta. Ar nḋóiġ naċ raiḃ ciall leis, caiptín ó Ṡasana a ḃeiṫ ag filleaḋ tré na tíorṫaiḃ ar a ṫír ḋúṫċais.

Díreaċ treasna an Sutledge a ċuaiḋ an Caiptín Ó Ḃroin go Lahore an turas so, agus ḃí fáilte agus féile agus laeṫeaṁlaċt ag Runjeet, an sean-ḟear croiḋe, roiṁe arís; giḋeaḋ ṁion-ċeistniġ sé an caiptín i gcruṫ is narḃ oireaṁnaċ leis-sean a ḟreagairt go fírinneaċ. "D'ḟiarfuiġ Runjeet ṫríd síos is ṫríd suas dinn i dtaoḃ an aistir, agus d'innsiġeas dó go raḃamar ag tarraing ar ar dtír ḋúṫċais, óir níor ḟeil dúinn fáṫ ar dturais go hiomlán a noċtaḋ dó." Sé sin, dubradar leis go raḃadar ag dul go Sasana. "D'iarr sé orainn," arsa an Branaċ annsin, "litir cáirdeasa a ṫaḃairt go ríġ Ṡasana uaiḋ féin." Is aṁlaiḋ dubairt an duine uasal galánta: "níor ḟeil dúinn fáṫ ar dturais go hiomlán," agus rl., de ḃríġ gur innis sé ar ḟeil de ḃréagaiḃ dó ó ṫárla go mba spiaḋóir é.

Ċuaiḋ an Ḃranaċ tar an Indus i gCabool nuair a ċonnaic sé aṫ-uair a raiḃ d'ór agus de ṡeodaiḃ i Lahore. "Triaṫ" atá i gcoṁnuiḋe aige ina leaḃar ar an ríġ .i. Dost Mohammed; ḃí sé ar a ċosaint ar eagla go dtiuḃraḋ sé "rí" air, mar ḃí fios aige go mba duine den ḃeirt a raiḃ an buin-ċíos dóiḃ an rí ó ċeart, sin nó duine éigin eile a ċeapfaḋ na Sasanaiġ a ḋéanfaḋ cúis, mar ba fial galánta na daoine iad. Cuireaḋ an Ḃranac i n-aiṫne don "triaṫ," agus d'ḟiafruiġ seisean a lán i dtaoḃ Runjeet Singh agus i dtaoḃ a ċumaċta, "agus níor ṫug sé aon ċreideaṁaint dúinn," ars an taistealuiḋe, "fa go raḃamar gan bacaḋ le n-a ṫír." D'ḟiafruiġ an raiḃ fúinn Cabool a ionnsuiġe. Níl sé tugṫa síos gur tugaḋ aon ḟreagraḋ ar an gceist, cé go mba simpliḋe an ċeist í, aċt ní miste ḋúinn a ḃeiṫ cinnte gur do réir mar d'oir do ċúrsaiḃ an Ḃranaiġ do ḃí an freagraḋ.

Is boċt brónaċ an rud é, taistealuiḋe ċoṁ heolgasaċ leis, naċ raiḃ aon ċarġaos ar ṁuinntir na hÁsia bréaga agus áiḃéil a innsin dó, ná gan a rún a leigean ċuige. "Cé go mba rí-ṁaiṫ liom," ars eisean, "deaġ-ḃreiṫ a ṫaḃairt ar ṁuinntir na hÁsia—agus do réir mar ċuireas aiṫne orṫa ṁéaduiġ mo ṁeas orṫa—ní raḃadar gan a ḃeiṫ bréagaċ. Is eagal liom, dá ḃríġ sin, gur iomḋa mionna éiṫiġ a ṫugas siad." Naċ doilġeasaċ an rud sin do ḋuine ón Eoraip.

D'óbair ḋom an Koh-i-noor a ḋearmad. An ċéad turas, ar mbeiṫ don Ḃranaċ ag ceileaḃraḋ do Runjeet Singh ċuiṁniġ sé nár leag súil ar an neaṁainn áiḋḃialta go raiḃ fuasgailt ríoġ as broid ina luaċ, cé go ḃfaca, déarfá, an oiread óir agus airgid agus tiuḃraḋ ceart do Ṡasanaiḃ cur isteaċ ar an bPunjab.

“ Agus ar ráḋ ḋom go mba ṁaiṫ liom aṁarc d'ḟaġáil uirṫi ṫaisbeáin sé an Koh-i-noor, nó an Cnoc Soluis dom. Tá sí ar ċeann de na neaṁannaiḃ is mó sa doṁan, agus is den ríġ ḃí ar Cabool tráṫ .i. Shah Shoojah, a baineaḋ í.” Sin é an fear céadna a ḃfuil cíos aige uainn, i gcruṫaṁnas gur ḃ'ionann agus gur linn an neaṁann. “ Ní áilleaċt go dtí an ċloċ so,” ars an Ḃranaċ ; “ toġa agus sgoṫ an ṁionaiġ atá innti, agus í leaṫ ċom mór le uiḃ. Meaḋċan trí píosa go leiṫ dá sgilling atá innti, agus deir siad gur fiú trí ṁilliún go leiṫ punt í, sé sin, dá mba ruḋ é go ḃféadfaiḋe í a ṁeas, aċt sin áiḋḃéil.” Níor ṁór, go cinnte gaċ uile ṫuairisg d'ḟaġáil ar neaṁann den tsaṁail sin, mar ba ṁór an ċuid de ṡaiḋḃreas Lahore í, agus ḃí Sasanaiġ fuinneaṁla le aḋḃar saiḋḃris na tíre a ḟaoṫruġaḋ 'na ḋiaiḋ sin. Timċeall leaṫ ċoṁ mór le uiḃ, agus a meaḋċan go cruinn agat do réir ṁeaḋċain an píosa airgid is coitċeannta ar biṫ ; agus ar eagla go mbeaḋ aon dul amuḋa ort, deir sé, “ Tá an Koh-i-noor curṫa mar ḃráisléad, agus toirt uiḃe an ġealḃain de neaṁann ar gaċ leiṫ ḋi.” I gcruṫaṁnas naċ raiḃ aon ḃaoġal naċ n-aiṫneoċaḋ saiġdiúr ar biṫ, dá ḋaille dá mbeaḋ sé, Cnoc an tSoluis, ar ndul isteaċ i Lahore do ḟaoṫruġaḋ ḋó, tráṫ a ndéanfaiḋe creaċ agus argain na háite. Ṫaisbeáin an prionnsa rúibín sreisin dó ḃí ċoṁ trom le ceiṫre píosa déag dá sgilling, agus tópas a ḃí leaṫ ċoṁ mór le liaṫróid cluiċe buird ; le sgéal gearr a ḋéanaṁ ḋe, ṫaisbeáin sé an oiread dó agus go dtáinig báiḋ ṁór ag Sasanaiḃ le Lahore.

An tuairisg deireaḋ fuaras ar an gCnoc Soluis, ḃí sé fa ċoiṁéad arm na Sasanaċ.*

* Aċt an tuairisg is deireanaiġe ná sin ḃí an Cnoc Soluis ḋá ṫaisbeánaḋ sa bpálás Criostalda i Londain, agus ba seod le Bainríoġan Victoria é; go ḃfuil Shah Soojah boċt anois gan ríoġaċt gan neaṁann.

Ní gábaḋ leanaṁaint do Ċaptín Ó Broin tré Ċabool agus tré Bokhara, ná an cúntas gaoiseaċ a ṫug sé ar neart na ndaingean a ċonnaic gaċ áit dá ndeaċa, a ċur síos annso, agus an ċreaċ le n-a mbeaḋ súil ins na caṫraċaiḃ. Ċruṫuiġ sé go glic agus go foġainteaċ mar spiadóir, agus ḟásuiġ sé na creaċadóirí a mba leo é, agus tá a ḟios ag an saoġal gur ċuir muinntir Akbar Khan ċun báis é, an ċéad uċt a ṫug na Sasanaiġ ar Ċabool; agus is maiṫ a ṫuill sé sin ó ḋaoiniḃ a ḃí i ḃfeirg leis, mar gabaḋ ag spiadóireaċt é, an braṫadóir diombuiḋeaċ, ó ba é sin é. Méirleaċas agus dún-ṁarḃaḋ a ṫug na Sasanaiġ ar an ngníoṁ, mar is gnáṫaċ leo.

Aċt an áit i gcuireann an t-oifigeaċ galánta síos a ḃaraṁail ar an gcaoi is fearr le éadaiġ Sasanaċa a ḋíol san Ásia, sin é an ċuid is greannṁaire den leaḃar ar fad. Óir i dteannta a ḃeiṫ 'na ṫoġa spiadóir don tSasanaċ, ní mór leis a ḃeiṫ na ċeannuiḋe siuḃail freisin, agus a ḃeiṫ eolgaċ ar ṗátrúin éadaiġ codáis, ar éadaiġiḃ cinn agus ar ḟilléadaiḃ, agus fios a ḃeiṫ aige cé'n áit is fearr i ndíolfaiḋe na héadaiġ ilċineálaċa, i gceann tuairisg d'ḟaġáil ar áitiḃ ina ḃfuiġfiḋe creaċ agus éadáil le láiṁ láidir. D'éis léar-ċuarduġaḋ a ḋéanaṁ don Ḃranaċ ar an gceist sin ṁol sé do na figeadóiriḃ aiṫris a ḋéanaṁ i Sasana ar na héadaiġiḃ a ḃí i Tata, i Mooltan, ⁊rl., "mar sinneamar," ars eisean, "le éadaċ breac codáis na hInnia." "B'éidir ḋúinn annsin," adeir sé, "an trácht a ḃaint de luċt na gcaṫraċ úd, agus is beag ḋe atá aca." Is eaḋ is béas gnóṫa do ṁuinntir na Breataine i gcoṁnuiḋe sa Doṁan Ṫoir, éadaiġ saora a ḋéanaṁ ar ṁúnla na n-éadaiġ ṫoir; iad a ḋéanaṁ go maiṫ agus go buan i

dtosaċ, go mbeaḋ an tráċt bainte d'ḟear déanta na ḃfíor-éadaiġ, agus annsin a ḃeiṫ ag cárnaḋ isteaċ ó beagán go beagán driodar ó Ṁancúin, agus an driodar ag dul ċun donaċt ó lá go lá, go meallaidís luċt ċaiṫte an éadaiġ, go ḃfágaidís an ceárduiḋe gan traoṫruġaḋ, agus go sgriosaidís na daoine ċuireaḋ aimsir orta. Ní mór gan dearmad a ḋéanaṁ ar an obair ṫútaċ so, i gcruṫ is go dtuigfiḋe cuid d'ealaḋain an ċeannuiḋe ġalánta uasail seo. Is cuiṁneaċ liom gur i nInnsin an Easbuig Héber atá an cruṫuġaḋ is milltiġe ar an díoġbáil agus ar an duairceas a rinne an ġnáṫ-obair ċreaċaċ úd insna hIndiaċaiḃ. Ba caṫraċa móra saiḋḃre iad Dacca agus a lán eile i mBombay, caṫraċa a raiḃ gleo agus gleiṫearán na ndéantus ionnta, agus na mílte ceárduiḋe de ṁuinntir na dúiṫċe ag déanaṁ an éadaiġ ṁín, codáis úd a ḃíoḋ dá ċaiṫeaṁ go fairsing ar an rann Eorpa agus ar an rann Ásia trí fiċid bliaḋain ó ṡoin; níl sna caṫraċaiḃ sin indiu aċt iad bán ina ḃfásaċ, mion-ċrainn ag fás sna ḟotraċaiḃ, nó sa gcuid is mó díoḃ, na hainmiḋṫe eiceannuis ag déanaṁ leaptaċa ionnta, agus an madraḋ alla ag uailfirt de ṡiuḃal oiḋċe ar a ḃfuaid, gur measa iad, dá mb'éidir sin, ná Liberti Áṫa Cliaṫ. Tá na mílte de na daoine boċta dearóile ag faġáil báis leis an ocras ann, i n-éadan na bliaḋna; tugtar an codás go Ṁancúin, aistear atá deiċ míle míle ar fad, le n' fiġeaċán; déantar ceirteaċa éadaiġ gan tslaċt annsin de, agus seoltar ar ais é go gceannuiġiḋ na díṫreaḃaċa boċta arís é, má tá siad i rioċt; i gcruṫaṁnas go raiḃ de ġliocas na Sasanaċ, agus dá n-amplaċt, agus gur ṁilleadar an margaḋ orta féin. Agus ar mbeiṫ don tráċt bainte de luċt déantús i

Lahore níorḃ é dearmad an Ḃranaiġ gan a ráḋ: "Ní ḃacaim le n-a luaḋ tuilleaḋ den tráċt a ḃaint de na hIndiaċaiḃ." Mar tá na daoiniḃ i gcruṫ an ḃáis ċeana leis an ocras, agus gan iad i gcruṫ éadaiġ a ċeannaċ, go naċ ḃfuil tairḃe ná braḃaċ ar na héadaiġiḃ, dá ḋonaċt iad.

Sin é gnáiṫ-imṫeaċt na Sasanaċ a rinne an ceannuiḋe mála sáṫaċ soiléir den ċor sin, agus é gléasta ina éide airm. "Cuirtí éadaċ éadtrom," adeir sé, "faḋó ó Moultan don Ṗersia, aċt is beag ḋe a déantar anois ó ċuaiḋ sé i gcomórtas le déantus na Sagsan. Nuair a tugtaoi ón Eoraip i dtosaċ é, tuairim le dá ḃliaḋain déag ó ṡoin, ṫéiġeaḋ sé ceaṫair fiċead an tslat, aċt ġeoḃtaoi anois ar oċt bpinginn déag an tslat é, agus ar séaṁaḋ cuid déag a raiḃ roiṁe sin air. Ní féidir le luċt déantus i Moultan a ḋíol ċoṁ saor sin, agus níl aon díol aca air." Agus ar ṁiste fiarfuiġe cionnus an féidir le luċt déantus i Sasana na hearraiḋ a ḋíol ċoṁ saor sin agus a ḃfuil de ċíos agus de ċáin le n-íoc aca, agus ina ṫeannta sin, iad ag íoc os uċt an earraiḋ a iomċur leaṫ bealaiġ timċeall an doṁain, agus ar ais arís? Tá, ar nDóiġ, na ceárduiġṫe a ḟáġáil ar an ngann-ċuid i Sasana, agus an droċ-earraḋ gan maiṫ a ḋíol toir. Níl aon tsliġe eile aige le n-a ḃféadfaḋ na hearraiḋe a ḋíol ċoṁ saor sin, aċt earraiḋ gan maiṫ a ḋéanaṁ, agus an ṗáiġe a ísliuġaḋ, gur cailleaṁaint i n-áit buntáiste don ċeárduiḋe Sasanaċ an obair. Is mór an onóir ḋóiḃ éadaiġ a ḋéanaṁ do ḋaoiniḃ an doṁain, aċt táid siad féin gan léine maiṫ ar a gcroiceann. An sprioraid gráḋ-diaṁail atá i gceannuiġeaċt ṡíoḋaċ (tá fios agat) sin é ċeanglas le slaḃra óir (mar sin a deirtear é) críoċa iana, ⁊rl.

Molann an duine galánta uasal mar sin éadaiġ olna a ċárnaḋ isteaċ i Lahore agus in Afghanistan. Níl sé ċoṁ cinnte sin de na síodaiḃ, ar ḟaitċeas naċ ndíolfaiḋe go maiṫ iad fós, aċt deir sé, "ní ḃacaim le éadaiġ síoda a mbéiḋ fuaṫa fiġte ionnta, mar táid siad sin dá ndíol ċeana ann." Ní ṁolann sé na huaireadóirí, fa láṫair, ná uirnis búird, ná seoda, ná gloine, aċt ġeoḃtaí margaḋ níos fearr i n-áit éigin eile do ḃiotáille láidir. "Is fearr leis na Punjabees fós," adeir sé, "an t-ól fíoċṁar a ġníos siad féin, is fíor sin." Naċ doilġe sin, aċt dá ndéantaí gin breaġ saor sa mBreatain, agus neart uisge beaṫa a ċur ann, agus a ċárnaḋ isteaċ ċuca, cá ḃfios naċ mbainfidís an tráċt dá gcuid-san óil?

Gurab aṁlaiḋ sin a ċruṫuiġ an Caiptín Ó Broin go mba spiadóir críonna foġainteaċ é ar gaċ uile ċor dár ḋual do spiadóir a ḃeiṫ, a ḃeaḋ dílis do Ṡasana. Fuair sé amaċ cé'n doiṁneaċt a ḃí san Indus, do luċt loingis Ṡasana, i riocht teastealaiḋe ar lorg tlaċt-eoluis agus bronntanais ar iomċur aige. Ċuartuiġ sé na siopṫa ar lorg margaiḋ nua i riocht ceannuiḋe taistil, agus ċuir eolas ar ṗatrúin agus ar ċineálaċaiḃ éadaiġ go ndéanaḋ fiġeadóirí Ṡasana aiṫris orṫa; agus i riocht creaċadóra i n-úrtosaċ sluaġ, ṫug fa deara a raiḃ de ċreaċ le faġáil, cá háit áirite i raiḃ an éadáil is fearr, agus ṫug tuairim cé'n neart a ḃí i mballaiḃ, i mboltaiḃ, agus i n-iarann, fa ċoṁair na gcreaċ a ḃí na Sasanaiġ ar tí a ḋéanaṁ.

Tá na saiġdiúirí ag cruinniuġaḋ ar a dtalaṁ riuḃlóide, agus caiṫfeaḋ éirġe as Caiptín Ó Broin agus cluas a ṫaḃairt don ċeol. Tugaḋ an 42° d'oileán San Seoirse tá tamall ó ṡoin ann, go hoileán Éireann, ar

mo ſon-ſa, agus mar sin an buidhean áluinn ceoil atá aca feinnid, go bhfuil róġ ar leith agam arta. Tá dá buidhin bhreaġa ceoil sa sluaiġteach anoir, agus is leis an luing *Wellesley* ceann aca. Long na bhratain ise, go bhfuil ceol áluinn ar muir agus ar tír againn, iad ag comh-ſeinnm amanna agus amanna gach buidhean aca ag seinnm arta féin.

Ceol binnce an 42° go nuige sin. Agus an céad leabhar eile dá gcasann orm d'éis "Burnes' Travels" a léiġeadh dom, nach ait go mba Caiptín Alasdram a bhí air agus go raibh sé san 42° céadna so. "Sketches in Portugal during the Civil War of 1834" is teideal don leabhar, agus ba fear airm eile é seo a bhí ina ceannuidhe siubhail, acht nach raibh sé leath comh dear-lámhach ná leath comh tuirsgionach leis an mBranach. An Cumann Geograſach Ríoġdha a chuir aimsir air, le dul don Afraic Toir-ndeas, do dhéanamh lorgaireachta ann. Chuaidh ar dtús don Portuinéal go bhfaġadh páipéir agus léir-sgáilte, passporta agus gach cóir eile d'ſoġnfadh dó ag siubhal na gcríoch sin, mar ba le Portuinéal na tíorta. Ní fiú trumpa gan teanga an leabhar so, agus ní chuirfinn a theideal amháin síos marach dá rádh atá ann a bhain gáire asam. Bainfead amach iad go mbaine siad gáire eile asam lá éigin eile. Is mór an croidhe leis an oifigeach breaġ so a dheiġ-bhéasaiġe is bheas na hAfraiocánaiġ bochta de bharr a thurais. "An té," adeir sé, "a mbeadh grádh an chine daonna agus grádh a thíre ina chroidhe, ba ríoġ-mhór an sólás leis aire a thabhairt do na hAifriocánaibh ar maithe leo féin, agus modha an tríbialtais a leathnuġadh ina measg, agus ann-sin spiorad caoin na Criostuidheachta, dá dtiocfaidh go cinnte saidhbhreas agus séan dar dtír dúthchais."

Agus is céillıḋe an rud sin. Ar ndóiġ ní i n-aisge a ṫiuḃraḋ duine an Ċríostuiḋeaċt do na págánaiġiḃ.

An ḃaramail a ḃí ag fear teagaisg seo an ċreidiṁ Ċríostuiġe d'éadaiġiḃ, is as a ḃainim an dara focal: “taisbeáin síoda a mbéiḋ daṫ air naċ dtréigfiḋ agus a mbéiḋ dá sgilling agus trí pinginne air do Ṫurcaċ, agus taisbeáin síoda eile ḋó a dtréigfiḋ an daṫ atá air (agus a ḟéaċas níos deise dá ḃríġ sin), míniġ ḋó an difriḋeaċt atá eatorṫa, agus abair leis go mbéiḋ an dara píosa le faġáil aige ar ṫrí pinginn déag is leiṫ-pinginn cé aca a ṫógfaḋ sé? Ní hé an síoda daor é, go dearḃṫa.” Ní maiṫ go dtuigim-se dá mbeiṫ an caiptín seo a ḃí 'na ċeannuiḋe, 'na ċaiptín, 'na ṫeagasgṫóir Críostuiḋeaċta agus 'na ḟear ḋíolta hataí ban i n-éinḟeaċt, dá mbeiṫ sé ag caint leis an Turcaċ dá ríriḃ, mar siúd, ní ṫuigim go gceapfaḋ sé go mbeaḋ air an difriḋeaċt a ḃí idir an dá ṡíoda a míniuġaḋ go hiomlán don ċoisliméara; sé sin, dá mba ṁó an brabaċ a ḃeaḋ as an droċ-ṡíoda saor ná as an síoda daor; agus is iondaṁail aṁlaiḋ é le earraiḋiḃ an tSasanaiġ.

Naċ tútaċ gránna an rud do náisiún Ṡasana ocustóirí a ḋéanaṁ mar sin dá n-arm, agus leigean dá gcuid oifigeaċ timċireaċt ċoitċeann a ḋéanaṁ d'ḟiġeadóiriḃ Lancashire! Cad ċuige naċ leigfí do luċt muillte luċt málaí ḋóiḃ féin a ḃeiṫ aca, mar ḃí nuair a ċuir ceannuiḋe nó ḋó aimsir ar an Londraċ le ḋul isteaċ i lár na hAifrice ar lorg coisliméarai? Ċuirfeaḋ sin oifigeaċa airm ag tabairt aire dá ngnóṫaiḃ féin, agus ní ḃeaḋ daoine dá mbodraḋ féin ag léiġeaḋ dioġa na leaḃar.

An ċéad ċogaḋ eile tiocfas ar an rann Eorpa

tiocfaiḋ so ḋá ṫairḃe don ċine daonna, agus ní hé an tairḃe is luġa é, .i. deireaḋ a ċur ar feaḋ tamaill le leaḃraiḃ ó luċt arm ar muir agus ar tír—agus malairt a ċur ar a bport b'éiḋir, agus ar a moḋ, a ṁairfeaḋ go bráṫ.

Níor léiġeas aon Ġréigis le ré lá, agus is aṁlaiḋ ċeapaim go raḃas 'mo ṁealltóir agus a ḃeiṫ ag leigean orm féin gur ṫaitniġ Plato agus Aeschylus liom. Tá mo ḋóṫain de leaḃraiḃ agam—níl leaḃar dár léiġeas ariaṁ naċ dtiuḃrainn ar sgaṁóġaiḋ a ḋéanfaḋ a ngnóṫa ḋom.

Mí na Nodlag 3°.—Ḃreac an lá dearg arís orm d'éis an oiḋċe a ċaiṫeaṁ ḋom 'mo ṡuiḋe ar ċaṫaoir agus mé lúbṫa ar a ċéile; agus táim anois tuirseaċ traoċta, caiṫte, curṫa, i mball agus i n-aigne. Tá sé ḋá oiḋċe ḋéag ó leagas ceann ar aḋairt—a Ḋia Uile-ċuṁaċtaċ!—an aṁlaiḋ naċ dtiocfaiḋ aingeal an ċodlata ċugam arís le mo ḃeo? Ċaiṫeas an oiḋċe ar fad a ċaraiḋeaċt sa doṙċaḋas, le diaḃal láidir sa gcró so—agus ní hionann an ċaraiḋeaċt sin agus caraiḋeaċt Iacob le Penuel, agus airiġim an trom-ṫuirse níos truime ná riaṁ anois orm le héirġe gréine, nuair a ṫagas an anáil liom níos réiḋe. Ní fuaire an marmar ná mo ḋá ċois, tá an sruṫ allais ar mo ċeann agus ar mo ċolainn. Dearcaim orm féin sa sgaṫán agus is dearḃ liom gur ar riġin ar éigin a d'aiṫneoċaḋ mo ṁáṫair féin mé; tá sgéin ionam mar ḃeaḋ i gcoinín a mbeaḋ an fiaḋaċ go lán-dian 'na ḋiaiḋ agus a mbeaḋ bualaḋ croiḋe air leis an eagla agus leis an uaṫbás. Tá an fuar-allus mar ḋrúċt ar mo ċlár-éadain, tá mo leicne sluigṫe isteaċ agus dat dub-ġorm orṫa. Is geall le crúbaiḃ éin mo ṁéaraċa, agus “ tá sgáile an

ḃáis ar mo ṁailiḃ." D'imṫiġ an Múċaḋ siar, an deaṁan, agus é ag fanaċt ar sgáṫ an doṁain, ar marcuiḋeaċt san dorċadas ar nós an Diaḃail. A! cuirfiḋ sé crios ṫart timċeall na cruinne agus béiḋ sé orm arís ar ndul faoi don ġréin. Níl truaġán dá ṫuirsiġe, ná dá ṫruaiġṁéiliġe, níl duine ar longais, ná i mbraiġdeanas, naċ fada leis uaiḋ an oiḋċe, agus atá de ḃuaiḋ na hoiḋċe go ḃfaġann siad socaṁal, suaiṁneas, sóġ, agus fuasglaḋ leis an gcodlaḋ; ar feaḋ na gcúpla uair sin a mbéiḋ siad na gcodlaḋ tiocfaiḋ an óige ar ais ċuca, agus is tig leo a dtír ḋúṫċais a ṡiubal, aṁarc faġáil ar na daoiniḃ gráḋ-ṁara a ṫug gráḋ ḋóiḃ. Aċt mise——

Aċt cé'n ċaḃair an cineál so cainte na ḋiaiḋ sin? Má ṫosuiġim ag cur síos ar a ḃfuil dá ḟuiling agam, is aṁlaiḋ is mó ḃéas sé in mo ċuiṁne. Agus tá rún agam gan leigean don níḋ sin goilleaḋ orm. Pé aca sin é, má ḃí an oiḋċe go holc tá an ṁaidin go háluinn, agus tá áilleaċt ó neaṁ mar ṫuile ar an doṁan; an trom-éagcaoine ḃuaḋarṫa ḃí ag gaoiṫ ṫais na fairrge tá sin imṫiġṫe anois; agus na tonnta ḃí dá mbualaḋ féin go gleiṫearánaċ i n-aġaiḋ na luinge feaḋ na hoiḋċe níl ionnta anois aċt bog-ṫonnta beaga atá ag deallraḋ fa ġaeṫiḃ teo na gréine. Tá sé na lán-ċalm.

Réiḋtiġeas mé féin go mall, agus mé ga mo ċráḋ, le ḋul amaċ, agus táim uair a ċluig ag déanaṁ mo ġoraḋ leis an ngréin anois ar an bpier. Tá na laeṫeanta ċoṁ geal ċoṁ te annso i lár an ġeiṁriḋ (cé go mbíonn an oiḋċe fuar) agus ḃeiḋís in Éirinn sa Iúl. Mara mbeaḋ duine ann a mbeaḋ greim ag an éodóċas ar fad air, ḋéanfaḋ an spéir agus an

t-aṁarc áluinn seo maiṫ ḋó, an ġaoiṫ ḃog aniar agus an ṁuir ċiuin ġorm atá ann. Tá an ceol binn ag teaċt ina ṫonntaiḃ ó long na bratаiġ atá sa gcuan, agus is geall le oileáin aoiḃne mara sna réigiúin ṫeo, agus an trom-ṫoraḋ ag fás ar na crannaiḃ, mar d'ḟeicfeá i n-aisling, is geall sin oileáin Ḃermuda fa n-a gcrannaiḃ cedir, fa n-a ndoirsiḃ dorċa agus fa n-a mboṫáin fionn-aolta. Tá na spéarta go trócaireaċ go cinnte; tá sé i ndán don duine dóċas a ḃeiṫ ann. Táim láidir, táim go maiṫ. Tá an úire in m'anam agus in mo ċolainn arís, agus an deaṁan a ṡiuḃlas de ṡiuḃal oiḋċe táim i rioċt a ṫroid agus i rioċt a ḃualaḋ.

Ṫáinig an t-árd-doċtúir .i. an Doċtúir de Hál ag breaṫnuġaḋ orm indiu, mar ġeall ar an tsíor-ḟuagairt atá ag doċtúir na luinge seo go ḃfuil mo ṡláinte go síor-ḋona. De ḋéanta na fírinne, tá mé tinn le i n-ionann agus dá ṁí, gan feaḃas ar biṫ a ṫeaċt orm, agus níor ċuiṁniġ mo ċroiḋe ariaṁ go raḃas ċoṁ tinn agus ḃíos, cé go ḃfuil an múċaḋ ag dul dom le deiċ mbliaḋna. D'innis an Doċtúir de Hál go soiléir ḋom naċ raiḃ aon ḟeaḃas i ndán do mo ṡláinte ċor ar biṫ i n-aer na tíre seo, ṁór-ṁór ó ḃíos gan cead mo ċos a ḃeiṫ agam. Duḃairt sé go raiḃ sé de ċáil ar Ḃermuda go mba fíor-olc an áit é do ḋaoiniḃ a raiḃ múċaḋ orta, agus go raiḃ sé i ndán dom a ḋul ċun donaċt nó go gclisinn ar fad, agus le scéal gearr a ḋéanaṁ de, naċ raiḃ dul ón mbás agam, dá gcoinniġtí mórán níos fuide annso mé.

“Agus an aṁlaiḋ,” arsa mise, “gur cuid den ġnás é nuair a curtar duine i bpríosún tar sáile go gcuir-fear direaċ san áit é is túirse a ṁarḃoċas é; táim

cinnte go ḃfuil áiteaċa do ḋaoraiḃ i dtíorṫaiḃ eile?"

"Ní ġníonn an riaġaltas," ar seisean, "aon idir-ḋealuġaḋ den tsórt sin. Dar go deiṁin duit cailleaḋ na céadta annso naċ raiḃ bás ar biṫ orta, dá ndéantaiḋe mo ċoṁairle-se agus a gcur go tír níos folláine."

"Naċ ḃfuil aon teaċt as agam-sa, mar sin?"

"Seaḋ, do ċuid-sa ḋe, measaim go ḃféadfaiḋe rud éigin a ḋéanaṁ. Agus is aṁlaiḋ do ṫángas ċugat indiu ag iarraiḋ ort an méid atá ort-sa a ḋéanaṁ fá n-a ċoṁair, sin a ḋéanaṁ. Ní mór duit iarraiḋ tú aṫruġaḋ, nó ar ċuma ar biṫ gan tú ḟágáil coṁ iaḋta suas annso leat féin agus atá tú."

Do ṫugas freagra air: "Aċt ón lá a ndearnadar méirleaċ ḋíom níor iarras ariaṁ claoċmuġaḋ ar biṫ a ċor ar a ndéine, ná loġa dá laġad níor iarras orta. Ḃíos ullaṁ fá ċoṁair dícill an riaġaltais, agus má's bás nó beaṫa ḋom ní ḟéadfaiḋ mé impiḋe orta truaiġ a ḋéanaṁ ḋom."

"Ní heaḋ," ar an doċtúir, "aċt sgríoḃ ċun an ġoiḃearnóra, agus innis dó an ḃail atá ar do ṡláinte. Innis dó go ndubart-sa leat naċ mairfeá dá ḃfágtaiḋe tú ar an gcaoi i ḃfuilir fá láṫair, agus iarr mo ṫuarasgḃáil orm-sa."

"Agus cé'n fáṫ naċ n-innseoċtá féin sin dó? Tá ḟios agat é?"

"Ní ḟéadfainn. Ní ḟéadfainn. Caiṫfear imṫeaċt do réir na foirme. Ní ḃaineann sé le m'oifig baċaḋ leat, mara n-iarrtar go foirmeaṁail orm é, agus ní féidir sin a ḋéanaṁ go n-innsiġ tú go foirmeaṁail don ġoiḃearnóir é."

"Agus m'ainm a ċur leis?—impiḋe é sin, ní tada

eile é. Maiṫ maiseaḋ, a Ḋoċtúir de Hál, táim buiḋ-eaċ ḋíot-sa ar nḋóiġ, sa n-a ḃeiṫ ċoṁ lagaċ sin liom ag iarraiḋ orm sin a ḋéanaṁ. Aċt go deo na ndeor ní ḋéanfad méirleaċ ḋíom fein tré ṫrócaire a iarraiḋ ar riaġaltas Ṡasana. Ní ḃréagnoċad a ḃfuil caiṫte de mo ṡaoġal, ná an ḃaraṁail atá sa láṫair agam. Ní iosfad an salaċar."

Leis sin, ḃí an doċtúir ar tí mé ḟágáil, aċt ṫáinig sé ar ais ón doras go dtí an áit a raḃas 'mo ṡuiḋe agus leag sé láṁ ar mo ġualainn. Ḃí na deora ina ṡúiliḃ, an sean-ḟear boċt. "Agus an ḃfuil fút," ar sé, "leigean tú féin a ḋúnaḋ suas mar ḋaor annso go gcailltear tú, an lá go ḃféadfá—agus táim cinnte go ḃféadfá—malairt áite d'ḟaġáil duit féin, ċoṁ réiḋ sin, agus b'éidir t'ḟuasglaḋ ar fad? Tá tú óg fós; baḋ ċeart duit súil a ḃeiṫ agat le saoġal fada a ċaiṫeaṁ fós fa ṡaoirse agus fa onóir os cionn do muirġine. Sgríoḃ ċum an ġoiḃearnóra ar ċuma éigin, ḋéanfaiḋ litir, agus tá ḟios agam gur maiṫ leis a ḋíċeall a ḋéanaṁ sa méid seo, aċt a ċur os a ċoṁair sa gcaoi go mbéiḋ air a ladar a ċur sa gcás. Tóg do ṗeann anois agus sgríoḃ."

"Sgríoḃfad rud éigin," arsa mise, "aċt ní anois é. Smuaineoċad air, agus féaċfad le n-a ċur in do ċuṁaċtaiḃ-sa agus i gcuṁaċtaiḃ an ġoiḃearnóra mé 'aṫruġaḋ, ó ṫárla naċ mór mo sgríḃinn féin ċuige sin."

D'éis imṫeaċt as an gcró ḋó d'ḟill sé go gceart-uiġeaḋ sé ḋom gan dearmad a ḋéanaṁ ar a ṫeideal goiḃnearóra a taḃairt ar Ċaiptín Elliot. Duḃras leis gur ċreideas go raiḃ an duine uasal ina ġoiḃ-earnóir ar Ḃermuda, gan aon aiṁreas, agus ar nḋóiġ

go ḋtiuḃrainn a ṫeideal ċeart air. Agus leis sin d'imṫiġ an doċtúir.

Dá mbeaḋ fear i láiṁ ag sgata gaduiḋṫe—sé sin gaduiḋṫe coitċeanna mí-reaċtaċa bóṫair, agus dá mbeiṫ sé dúinte suas i gcró beag cuṁang lobṫa, san áit is measa ina n-uaċais, naċ n-iarrfaḋ sé tuilleaḋ gaoiṫe, agus dá n-iarraḋ ar ḃ'aḋṁuġaḋ é sin gurab iad a rinne an ceart leis tráṫ ar ġaḃadar é, agus tráṫ ar ġoideadar a raiḃ aige? nó arḃ aḋṁuġaḋ é go raiḃ sé de ċeart aca goid ó ḋaoiniḃ eile a raċaḋ an bóṫar? Ní ḟaoilim go mbeaḋ.

Ní breiṫ ḃáis a tugaḋ orm. Má ċuireann na creaċ-adóirí ċun báis ar an tsliġe seo mé le gliocas, níor ṁiste ar a laġaḋ fios a ḃeiṫ ag daoiniḃ air atá amuiġ sa saoġal. Ní hé go gceapaim gur ag iarraiḋ mé ṁarḃaḋ dá ríriḃ atá siad,* agus b'éidir naċ mbeaḋ ó na biṫeaṁnaċaiḃ aċt leiṫsgéal go “maiṫfidís” dom. Ḃéarfad aire dom féin ar ċuma ar biṫ ar ḟaitċeas go n-iarrfainn aon laġduġaḋ ar an mbreiṫ a tugaḋ orm, gan tráċt ar “ṗárdún.” Ní iarrfad aċt aṁáin gan mé a ṁarḃaḋ. Ní iarrfad orṫa aċt aṁáin gan a ḃeiṫ 'ga mo ċráḋ, do réir a ċéile, go mbéinn marḃ aca. Déanfad rud éigin i mbáireaċ. Maiseaḋ dá mbeiṫ gan a ḃeiṫ i gceist aċt bás nó beaṫa don ċunablaċ boċt so!

Mí na Nodlag 4°.—Ṫáinig roinnt páipéar nuaiḋ-eaċt, agus *Blackwoods' Magazine* na míosa deiriḋ den ḟoġṁar. Tá alt fada i n-irisleaḃar *Blackwood* ag cur síos ar ċúrsaiḃ an tsaoġail i n-Éirinn, agus táim go rí-ṡásta leis. Deir siad (.i. luċt an irisleaḃair)

* Ceapaim a ṁalairt anois; cífear an t-aḋḃar 'na ḋiaiḋ seo.—S. M.

gur folluraċ anois naċ bfeileann Reaċt na Breataine d'Éirinn ċor ar biṫ, ná coirtí cúirte, ná forais fiúntaċa den tsórt sin: go bfuair na Whigs féin sin amaċ fá ḋeireaḋ, agus go ndubradar fein (.i. luċt an imleaḃair) sin i gcoṁnuiḋe; agus cá bfuil an té ḟárocas orṫa anois é? Deir siad gur le faoḃar claiḋiṁ aṁáin atá Éire le riaġluġaḋ, agus nuair a ḃeas tógáil agus feaḃas a sáṫ ar na Gaeḋealaiḃ ḟalaċa go mb'éidir annsin go leigfiḋe fá sgáṫ agus fá ṡonas, ⁊rl., ⁊rl.

Sin é lom an ċirt, a Ċríostóir a ċara; níor ċóir ḋúinn baint ar biṫ a ḃeiṫ againn le n-ḃur Reaċt, mar ṫugas tú air, nó go mbéiḋ fios againn, mar adeire, le leas a ḃaint as, rud a ḋéanfas sinn a ḟoġluim fá ḋeireaḋ tá súil agam, tré ḟaoḃar claiḋiṁ; agus annsin go cinnte bainfeam an leas as atá tuillte aige.

Agus tá orm sgríoḃaḋ indiu ċun an ġoiḃearnóra ġallda so Ḃermuda, agus sin go measaṁail. Má sgríoḃaim ċun an Ċaiptín Elliot ċor ar biṫ go deiṁin níor ċomaoin dom gan sgríoḃaḋ go measaṁail ċuige. Ar a ṫeaċt annso dom, an ċéad litir a sgríoḃas aḃaile ċun mo ṁná, bí sé de ṡuḃáilceas ann litir a sgríoḃaḋ ċuici uaiḋ féin le n-a sásuġaḋ ċoṁ maiṫ is d'ḟéadfaḋ sé.

Tá sgríoḃṫa agam. Seo é atá ar ḃarr na litre agam: "Don duine mórḋa uasal, Goiḃearnóir Ḃermuda." Níl sa litir aċt ag innsint i dtaoḃ mo ṡláinte, agus tagairt don doċtúir, agus ḋá leigean [illegible] "ó tárla nár tugaḋ breiṫ ḃáis orm" nár ṁiste aṫruġaḋ éigin a ḋéanaṁ ar an deis atá orm, agus mé a ċur go tír níos folláine, nó caoi eigin eile, "i gcruṫ agus go mbeaḋ i rioċt an ḃreiṫ a tugaḋ orm a ṡeasaṁ."

Ní móide go dtiuḃraḋ an goiḃearnóir aon áird ar an sgríḃinn seo ó ṫárla nać impiḋe atá ann, nó iarraiḋ, nó aṫċuinġe, agus ó ṫárla nać geallaḋ guiḋe atá ina ḋeireaḋ, cé go mearaim mar sin féin go ḃféaċfaiḋ sé leo é, féaċaint a n-aṫroċaidís mé, agus má ṁeaḃruiġeann sé sin do riaġaltas Londain b'éidir ar ṁaiṫe leo féin, nać leanfaidís do ḋéine a míġníoṁ. Má ḟaġaim-se mé féin ar a gcrúbaiḃ aon uair aṁáin taisbeánfad-sa buiḋeaċas dóiḃ dá ṁéad dá ḃfuilid ar ṁaiṫe liom.

Cuireaḋ an litir go Teaċ an Riaġaltais ar ċuma ar biṫ, agus deifir léiṫi ar eagla go nglacfaḋ aiṫṁéal mé, agus nać gcuirfinn ar siuḃal i n-aon ċor í. Is mór an t-ísluġaḋ ar ḋuine rud ar biṫ, an puṫ gaoiṫe féin a iarraiḋ ar na creaċadóiriḃ.

Níor náireaċ le fear a mbeaḋ a anam agus a ḟaoirse air an méid sin a ḋéanaṁ, nó tuilleaḋ le n-a ċois, dá mbeiṫ sé i láiṁ ag Malays, no ag Gréagaiḃ, nó ag foġluiḋṫiḃ éigin eile, agus b'éidir ḋom m'anam a ṫaḃairt liom, agus mo ḟaoirse d'ḟaġáil leis an litir ḃeag sin. Aċt ċráḋ sé mé a ḃeiṫ orm í a sgríoḃaḋ. Airiġim gur mó fa ṫrí an éagcóir a rinneaḋ orm an ṁéid gur ísliġeas mé féin ċoṁ mór sin, agus má sé toil Dé é, agus is leis-sean gaċ díoġaltas, go mbainfinn mo ṡásaṁ amaċ, bainfead le congnaṁ Dé tuilleaḋ sásaṁ amaċ faoi seo.

Fa ċeann ḋá ṁí béiḋ fios agam cad a ṫiocfas ḋe. Ní mór ḋom an tréideog a ċoiṁneál ionnam féin go dtí sin, mar is fearr is féidir liom é.

## An 7° Caibidil.

Tá an t-árd-ṁáta d'éis cuairt a ṫabairt orm 'ga m'ḟiarfuiġe. Tá sé i n-aiṁreas gur teinneas bréige atáim a leigean orm féin. Tá an oiread le rád aige agus ḃeaḋ ag roilleaċ, agus baraṁail aige fa ċoṁair gaċ uile níḋ (ó ṫárla gur ar Londain é). Tá baraṁail láidir aige gur rud éigin atá orm taoḃ istiġ. D'ḟiar-fuiġ díom go dúṫraċtaċ cé'n ċaoi, an measaim, cad ba ciontaċ leis an tinneas so a ṫeaċt orm. Duḃras leis naċ raiḃ ḟios agam cad nár ċiontaċ leis marab é a ḃeiṫ ag sleaṁnuġaḋ i n-aġaiḋ na gaoiṫe é i bḞlandras. "An rud céadna a ṫiuḃraḋ ort é go sgiobṫa ḟreisin," ars an t-árd-ṁáta.

Mí na Nodlag 8°.—Tá mé le ráiṫe ag cur m'aimsire amuġa go dona, gan fionna feanna dá ḋéanaṁ ná dá ḟoġluim agam. I long príosúin féin ní gáḃaḋ do ḋuine a ṡaoġal a ċaiṫeaṁ ċoṁ beag-ṁaiṫeasaċ sin. Tá an díoṁaoineas ga mo ċlaoḋaḋ a congnaṁ don tinneas. Tá an spiorad ar bruṫ agus an ċolainn dá claoḋaḋ, tá meirg ag teaċt ar an lann agus í ag iṫe na truaille. Níor sgríoḃas go hÉirinn ag iarraiḋ na leaḃar a ḃí uaim, ag ceapaḋ go mb'éidir go n-aṫrófaiḋe as an áit seo mé, agus ní léar dom tada eile a ḋéanfainn san uaigneas so liom féin aċt sgríḃneoireaċt agus léiġ-teoireaċt. Ṡaoilear mé féin a ḃeiṫ níos láidre ná mar táim, níos láidre i gcolainn agus i n-aigne. Dá méid d'uaṫḃás an ḃroid a ḃeaḋ le fuiling agam

ṡaoilear go gcaiṫfinn mo ṡaoġal go céillḋe ciuin agus go mba leor ḋom an neart agus an ḟuiling socair a ḃí ionnam, aċt ċítear ḋom anois naċ mór ḋom níos mó cleaċtaḋ sa n-a ċoṁair sin ná mar tá agam sa láṫair. Ní mór ḋuit cleaċtaḋ agus acluiḋeaċt, agus gaċ feiṫe agus gaċ ball a oibriuġaḋ, aigne agus céadfaḋ a ṡaoṫruġaḋ nó ní ḃéiḋ an spreacaḋ ceart i gcolainn ná i n-aigne agat. Ḃím ag iarraiḋ a ṫaḃairt ċun cruinnis amanna cad a ṁolfaḋ Goethe, agus b'ḟear é a raiḃ fios aige le maireaċtáil go maiṫ, cad a ṁolfaḋ sé le duine a ċoṫuġaḋ i long príosúin, agus an deaṁan de ṁúċaḋ a ḃeiṫ air, aċt is dóiġ liom go mba saoi é a raiḃ an iomarca muiniġin aige as freastal a ḋéanaṁ ar an gcolainn, agus an iomarca muiniġin as an tairḃe a ġeoḃtaiḋe as neiṫiḃ taiṫneaṁaċa, agus saoilim naċ mbeaḋ mórán maiṫeasa ann i gcás mar so. Ní fuiḋe uaim Útópia annso ná an tír aoiḃinn, lán-stáiḋeaṁail, socair, agus gaċ uile ċóir ar feaḃas innti a ṫiuḃraḋ sóġ agus sólás don duine, do réir mar ṫeagasg Goethe ina Wilhelm Meister's Wanderjahr. Ní ṡaoilim gur ḟéaċ Goethe riaṁ le cruaḋtan an ṗríosúin é. Naċ mairg nar ḟéaċ, annsin ḃeaḋ ciall agus míniuġaḋ le baint ag daoiniḃ ḃeaḋ ar long príosúin as an gcruṫ atá orta, agus ḃeaḋ congnaṁ aca agus iad ag lorgaireaċt go haonaránaċ ar ċúrsaiḃ na ndaor. Aċt ina leabaiḋ sin, ba gnáṫaċ leis i gcoṁnuiḋe é féin a ṡeaċaint ar ruḋ a sgannroċaḋ go mór é, ná ċuirfeaḋ déistean air, ar ṫorann ġéar agus ar ruḋaiḃ mar sin. Deir siad gur le n-a ṁáṫair a ċuaiḋ sé sa méid sin, agus go mba bean faitċeaċ í. Pé sgéal é, ṫug sé aire agus peatuiḋeaċt do féin, ruḋ a rinne go han-faitċeaċ é, agus d'ḟágaiḃ

sin é gan aon ċleaċtaḋ a ḃeiṫ aige ar ḟearḃar, ná ar ġairḃe an tsaoġail, agus sin é ar a laġaḋ leaṫ a dtéiġeann duine tríd ar an saoġal. Dá mbeiṫ boltaí agus lainciní iarainn tamall air, agus dá ndéantaiḋe a ḟuadaċ ar siuḃal go long príosúin agus béal piostail le n-a ċluais, ċuiṁneoċaḋ sé ar sin. Aċt cá ḃfuil an té a mbeaḋ fios aige cad d'ḟoġluimeoċaḋ sé, le daoine eile a ṫeagasg? Níl fios ag aoinneaċ cad a ċailleamar leis sin.

Agus déanfainn tuilleaḋ a ṫeagasg .i. níl an Goethe seo ċoṁ mór d'ḟáiḋ, ná de ṫeagasgtóir, ná ċoṁ mór de ṡagart agus deirear aspal áiriṫe atá aige fa láṫair; mar naċ raiḃ aon eolas aige ar aon ċúrsa de'n tsaoġal aċt ar an gcúrsa ba ṡéiṁe.

An fáiḋ eile a ḃí ann roiṁ Ġoethe agus roiṁ Mohammed níor seaċain é féin ar rudaiḃ ṁí-ṫaiṫneaṁaċa; ṫrois sé dá ḟiċead lá, agus annsin ṫroid an diaḃal agus a ṡluaġ aingeal agus ċuaiḋ aige orṫa. Ḃa geall le deora fola allus a ċéasta; le ceann uilc air rinneaḋ díoġḃáil dó, ġaḃ biṫeaṁnaċa de laiḋciḃ boise air, agus rinneaḋ a sgiúrsáil mar ḋaor agus ba daor é. Ní ḟéadfaḋ an duine aṁgar ná náire a ḟuiling níos mó ná mar d'ḟuiling sé, i gcruṫaṁnas gur féidir do ḋuine (cé naċ teagasg ugdarásaċ é seo a ṫugaim anois), gur féidir do ḋuine colainn agus céadfaḋ a ċur fa smaċt go réiḋ, dúḃslán an diaḃail a ṫaḃairt, agus an ceann is fearr d'ḟaġáil ar pian agus ar an mbás, tré ḋian-smuainiuġaḋ ar ċáiliḋeaċt, ar ċéasaḋ, agus ar ḃás an ḟáiḋe sin go mór níos fearr ná tré aon obair spioradálta eile.

Mí na Nodlag 18°.—Cloisim go ḃfuil loċt luinge de ḋaoraiḃ ag teaċt go Bermuda ó Lundain go luaṫ an

ḃliaḋain seo ċugainn; go gcuirfear na daoir i dtír annso agus annsin go dtiuḃrfar loċt na luinge sin de ḋaoraiḃ eile ón áit seo don Afraic Ṫeas .i. daoir áiriṫe atá molta ar leiṫ agus go bfuil furṁór a n-ama istiġ aca. Ar a teaċt i mBinn (nó sa Cape) dóiḃ-san ġeoḃaiḋ siad cead a gcos, ar ċoinġeall ar a dtugtar "ticket of leave." Cionnus a dtaiṫneoċaiḋ le muinntir an Cape Colony (nó na Binn-tíre nó an Rosa) cead a gcos a ṫaḃairt don loċt soin biṫeaṁnaċ, fa'n tír breaġ sin? Is cosṁail naċ mbeaḋ aon toraḋ ar a nglór dá labraidís féin. An fear i Sráid Ḋonnáin sin é a ndia, agus caiṫfiḋ siad géilleaḋ d'oibreaċaiḃ do-ṫuigṫe na gcléireaċ atá san oifig sin.

Ó ṫárla an luċt so loinge ag teaċt dá rírib, b'éidir go gceapfaḋ mo luċt coiṁéad i Sasana go mb'ḟearr mé a ċur go dtí an Ros (re n-a ráidtear an Cape), ó is rud é nár ḋóiġ dom bás ḟaġáil annso gan caint a ḋéanaṁ faoi. Bíonn an aimsir go háluinn sa tír sin; beiḋ cineál éigin saoirse agam, agus dá mbeiṫiḋe le mé a ċoinneál mórán bliaḋan ann d'ḟéadfainn mo ṁuirniġin a ṫaḃairt amaċ, agus i leabaiḋ bás i mbeaṫaiḋ a ḃeiṫ dá ḟuiling agam mar táim fá láṫair, ġeoḃainn mo ḟaoġal a ċaiṫeaṁ cé gur i mbroid é.

"Níl ann aċt go bfuilim dí-ḃeo—agus mé níos mó ná
leaṫ-marḃ
Agus curṫa—
Mé féin m'ḟeart,—uaiġ ag gluaiseaċt."

An t-aer úr, cead mo ċos, leaḃra, gan grátaí ná iarainn a ḃeiṫ ṫart timċeall orm, obair ar mo ċuid

féin talṁan, in m'ḟíneaṁain, ag teagasg mo ċloinne, agus coṁluadar mo ḋaoine féin, na daoine is annsa liom. Labairfead leis an Doċ. de Nál faoi. B'éidir go meabroċaḋ sé don ġoiḃearnóir é, agus go meabroċaḋ seisean do Rúnaire na bḟo-ṫíorṫa é. Má's liom a ḃeiṫ 'mo ṗríosúnaċ, nó an ḟad is tá orm a ḃeiṫ aṁlaiḋ, sin í an ṗríosúntaċt ba so-ḟuilngṫe.

Ċím gur cuireaḋ deiċ mbliaḋna príosiúntaċt tar lear ar an Doċartaċ .i. fear an *Irish Tribune*, aċt céard d'éiriġ dá ċoigéile Mac Uilliam? Níl focal duiṫ ná daṫ faoi-san ar an bpáipéar a ċonnaicear. B'ḟéidir gur cailleaḋ sa bpríosún é. Ḃí pacáil ḋoċt ar an gcoiste a rinne froṁaḋ ar an Doċartaċ freisin.

Sgríoḃ roinnt sagart go hurramaċ ag iarraiḋ go huṁal moḋaṁail gan na coistí a ṗacáil, agus d'impiḋeadar ar an tiġearna Clarendon leigean do Ċatoiliciḃ a ḃeaḋ 'na gceann tiġe a ḃeiṫ ar na coistiḃ seo go léir. D'ḟreagair an tiġearna Clarendon go dána gur ṗacáil sé na coistí, agus go raiḃ an ceart aige, agus an ċaoi a raiḃ an cás. Sin é an biṫeaṁnaċ cneasta!

Is cuiṁneaċ liom trát ar froṁaḋ mise, páipéir nuaiḋeaċt éigin dá ráḋ (agus duḃairt an Nennaċ é agus é ag pléiḋe na cúise ar mo son), naċ raiḃ aon ċeart dom a ḃeiṫ ag casaoid sa gan Catoiliceaċ a ḃeiṫ ar an gcoiste a ḃí orm, an lá nár Ċatoiliceaċ mé féin; agus anois ó ṫárla gur Catoiliceaċ é an Doċartaċ deir siad nár ċeart dó a ḃeiṫ ag súil le Catoiliciḃ a ḃeiṫ ar an gcoiste dó-san, an lá go mba Catoiliceaċ é féin, go mbeidís faḃaraċ dó. Ionnus gurab iad na fíor-Ṗrotustúin a ċaiṫfear gnóṫaí na Bainríoġna a ḋéanaṁ i gcoṁnuiḋe. An ċaint sin i dtaoḃ creideaṁ na gcoisteoirí, níl sí aċt ag tolgaḋ agus ag tarraing

aċrainn creidiṁ i nÉirinn; agus tá páipéir nuaiḋeaċt Ṡasana ag cur a ṁilleán orainne, fá ráḋ is go ḃfuilmid ag casaoid ar an bpacáil. Níl ḟios agam an ḃfuil aon neaċ i nÉirinn anois a mbeaḋ sé de ḋánaċt ann a ráḋ naċ sinne a rinne idirḋealuġaḋ ar biṫ mar ġeall ar ċreideaṁ, aċt luċt dliġe an riaġaltais; nár iarramar ariaṁ sinn a ḟromaḋ os coṁair Catoiliceaċ, ná os coṁair dream ar leiṫ ar biṫ, aċt gurb é an riaġaltas a ḃí aireaċ ar eagla naċ Protustúin agus Protustúin an Ċaisleáin aṁáin a ḃeaḋ ar na coistiḃ a ḃí orainn? An mbeaḋ sé de ḋánaċt i n-aon neaċ a ráḋ gur iarramar ar ngníoṁarṫa a ċur os coṁair ar gcoiṁṫíoraċa, agus iad-san a ṫoġaḋ go dleaṫaċ, gan sinn a ḟromaḋ os coṁair dream áiriṫe ar biṫ, gan tráċt ar ar ḃfromaḋ os coṁair roinn den dream áiriṫe sin, agus gan sinn a ḟromaḋ coir ar biṫ os coṁair ḋá réag a ṫoġfaiḋe go cúramaċ (le daoiniḃ a raiḃ ḟios aca go beaċt leis an toġaḋ a ḋéanaṁ), as an roinn sin den dream sin? Aċt is dóiġ liom naċ ḃfuil sé de ḋánaċt i n-aoin-neaċ sin a ráḋ—is gearr go gcuirfeaḋ an tiġearna Clarendon fa ġlas sa nGeata Nua é, mar ḟear dána braiṫ.

Mí na Nodlag 23°.—Ṫáinig an Doċ. de Nál ċugam indiu. Deir sé liom, ag tagairt don litir a sgríoḃas ċun an ġoiḃearnóra, gur ḟiafruiġeaḋ de cé an meas oifigeaṁail a ḃí aige orm, agus gur innis dóiḃ, gan fiacail a ċur air, go raḃas réiḋ leis an saoġal dá ḃfágṫaiḋe i mBermuda mé. Ċuir an goiḃearnóir an sgéala so go Londain. B'éidir mar sin leis an aimsir go n-aṫrófaiḋe mé, mara gcailltear roiṁe sin mé.

Meaḃruiġeas dó an méid a ċualas fa'n Ros, agus d'ḟiafruiġeas de nár ḃ'éidir mé aṫruġaḋ go dtí an áit

sin. Ṫáinig iongantas air, agus d'ḟiafruiġ díom ar ṁaiṫ liom dá ríriḃ mé a ċur fré daoraiḃ ar long a ḃeaḋ ag iomċur ualaiġ don Cape of Good Hope (.i. go Ros an deaġ-ḋóċais)? "Go cinnte," arsa mise, "is maiṫ liom a ḋul go tír ar biṫ i ḃfuil aer a ṫiocfas liom." Duḃairt sé go mbeaḋ an long ag cur ṫar maoil le daoraiḃ. Duḃart-sa go mba ċuma liom, go raḃas ag teiċeaḋ le m'anam, agus go mba ḃeag agam mo ċóir iomċuir ná mo ċoṁluadar. Duḃairt annsin go n-innseoċaḋ go cinnte don ġoiḃearnóir fá'n gcaint a ḃí eadrainn, agus ó ba rud é go raiḃ am go leor le sgéala a ḃeiṫ ar ais ó Ṡasana, sul is seolfaḋ an long go dtí an Ros, gur ṁeas sé dá dtogruiġinn é go gcuirfiḋe ar bórd na luinge sin mé.

Le sgéal gearr a ḋéanaṁ ḋe, measaim go gcuirfiḋ na creaċadóirí go dtí an Ros mé. Agus cé'n truim atá agam-sa i ḃfoirinn luinge na ndaor? Ḃéarfaiḋ siad áit ar leiṫ ar bórd dom, gan aiṁreas, ar m'aġaiḋ féin, agus ar ndóiġ ní ar ṁaiṫe liom é, aċt ar ḟaitċeas go ḃfadoċainn teine na ceilge 'na n-aġaiḋ, agus táim ċoṁ tugṫa don obair sin agus ċoṁ deas ar a ḋéanaṁ dar leo agus go ḃfuilid ar coṁċreaṫaḋ roṁam. Ní ḃéiḋ ann aċt aistear dá ṁí nó trí, dá ḋonaċt é, agus ḟeasfaḋ duine rud ar biṫ an ḟad sin.

Lá Nodlag.—Duḃraḋ urnuiġe ar bórd indiu. Ḃí lá saoire ag na fearaiḃ. Aimsir ḃreaġ ṫe í, agus níl áit ná ionad sa luing naċ ḃfuil bolaḋ agus gal an ṗreaḃaitín ar a ḟuaid. Cluinim i ḃfad uaim gárṫa commaoiḋṫe agus torann cos, agus cuireann sin Halla an Ċaradais (no an Conciliation Hall) i gcuiṁne ḋom. An fear a ġníos freastal orm annso, deir sé liom gur glas-ḃuiḋean daor atá ag imirt cluiċe oiḋiḋ ar bórd

íoċtaraċ na luinge ; tá na gárdaí agus na hoifigeaċa ag éisteaċt ann ċoṁ maiṫ le các, agus tá lá ċroiḋe dílis ag an iomlán. Pléaráca atá ann ċoṁ droḃlásaċ agus leigfeaḋ eagla dóiḃ a ṫaḃairt don ḟoirinn ḃiṫeaṁnaċ so a ḋéanaṁ. Tá súil agam go mbéiḋ an Nodlaig go meiḋreaċ aca ar fad, agus gur hiomḋa Nodlaig ḋá sórt a ċaiṫfeas siad. Aċt is mór é m'aiṁreas naċ ḃfeic-fead féin Nodlaig eile, táim 'mo ṡuiḋe craipliġe ar a ċéile ó ṁaidin, go dona tinn, agus ualaċ cótaí orm, mar ḃeaḋ ar ḟear crannóige cóirte. Léiġeas " Anthony and Cleopatra."

Imṫeaċt don ḃliaḋain 1848.

1849. Eanair 15°.—Cailín ṫú, a naoi déag is dá ḟiċid ! * Sgéala móra fa Riaġaltas puibliḋeaċta na Fraince. Rinneaḋ Uaċtarán den Ṗrionnsa Laoiseaċ Bonaparte (é siúd a cuireaḋ anonn le linn Laoiseaċ Ṗilipe) den ḃuiḋeaċas don Taoiseaċ Cavaignac ! Tá árd-áṫas ar luċt páipéar nuaiḋeaċta Ṡasana, nó leigid orta féin go ḃfuil, (agus mo ṫruaġ ġéar, níl tuairisg ar biṫ eile agam aċt a ḃfuil le faġáil uaṫa). Agus deir siad gurb ionann sin agus éirġe glan ar Riaġaltas Puibliḋeaċta. Dá mba sa Riaġaltas Puib-liḋeaċta a ḃí suim ag na Francaiḃ, sé Cavaignac a ṫoġfaidís, mar is fear ábalta é, a ḟeasas go teann ar son an ṗobail i gcoitċinne ; aċt ina leabaiḋ sin níl aon truim dá ċur i gCavaignac, aċt tá dúil an doṁain ag

* Is eagal liom go raiḃ dul amuġa orm agus an Ḟrainc agus a Ṗrionnsa a ṁolaḋ, aċt nílim cinnte ḋe sin fós. Fan go deireaḋ na sgríbe. Tá áit d'ḟocal eile ḋá ḟágáil i n-íoċtar annso agam. Bothwell, Tasmáin 12aḋ Feaḃra, '53.

An Focal Eile.—Tá muiniġin agam fós as Riaġaltas puibliḋeaċta na Fraince, measaim naċ raiḃ neart air an tImpearóir a ḃeiṫ ann ; agus saoilim gur dul amuġa caradas a ḋéanaṁ le Sasana. Nua Eaḃroc, 22aḋ Feaḃra, 1854.

gaċ uile Ḟrancaċ i n-ainm ríoġaṁail Bonaparte. Aċt na biṫeaṁnaiġ de páipéaraiḃ nuaiḋeaċta sin, ní léar ḋóiḃ tada sa sgéal aċt rud taiṫneaṁaċ, ní heaḋ, aċt ní ḃainfidís aon ċiall as an sgéal aċt an ċiall ba ṁian leo a ċur i n-iul do na léiġṫeoiriḃ boċta dalla a léiġeas iad; agus léiġdís-sean sin sa láṫair agus smuainidís air. Fainic a gcuirfiḋe aon sgannraḋ ar luċt an airgid. Coinniġeatar portaí taċta leis an gcreideaṁaint, ċoṁ fada is is féidir é. Taisbeánaḋ na Francaiġ meas don laoċ Bonaparte gan baċaḋ leis an mBonaparte ríoġaṁail. Ní ar an ḃfuirm riaġaltais atá aon ḃeann aca, aċt sé onóir na Fraince an dia dá n-aḋrann siad. Is dóiġ liom-sa ṡreisin go ḃfuil rud eile sa sgéal, agus rud a ṫaiṫniġeas liom, agus taisbeánann Francaiġ gur rud é a ḃí ag teastáil ó n-a náisiún .i. fonn agus dúil dílis, dóiġte, dóċasaċ atá ar gaċ uile Ḟrancaċ sásaṁ a baint den Eoraip sa Waterloo agus sa'n Ḟrainc a ṫógáil suas, agus an fonn céadna atá orṫa an margaḋ a rinneaḋ i Ḃienna a ḃriseaḋ. Tá an stoirm ag teaċt a ċraiṫfeas tíorṫa na cruinne, agus tá tús an ċeoil atá aige ag teaċt ċugam annso agus mé 'mo ṡuiḋe ar an gcarraig ġeal so, láiṁ le crios Ċansor: San Helene! Waterloo! Díoġaltas! Aire ḋaoiḃ anois, a luċt an stoc-ċiste! Fairiġiḋ anois, a luċt cosanta na hÉireann!

Aċt tá Éire boċt tinn, agus go truaiġṁéileaċ, gan é de ṁisneaċ ag aoinneaċ ann focal dána a ráḋ sa ġnóṫaiḃ puiblíḋe, le teann faitċís roiṁ ṁuinntir an Ċaisleáin. Rinneaḋ cúis an Ḃrianaiġ agus ṁic Uí Ṁeaċair, agus cúis na ndaor eile atá i gCluain Meala a pléiḋe i ḃfiaḋnuise an dá ḃreiṫeaṁ déag, mar ġeall ar ċúrsaiḃ earráide. Caiṫeaḋ iad ar ndóiġ. Tá an

Ḃrianaċ agus Mac Maġnusa ag taḃairt na cúise os coṁair tiġe na nÁrd-Ḟeise .i. Teaċ Feise na dTiġearnaí i Sasana. Tá le rád gur eitiġ mac Uí Ṁeaċair amaċ 's amaċ sin a ḋéanaṁ. Ní ḟágfaiḋ sé Éire go bráṫ ar lorg na córa. Sin é an ceart, a ṁic calma Uí Ṁeaċair!

Tá mac Uí Ḋonnċaḋa ag ḋéanaṁ aiṫris ar ṁac Uí Ṁeaċair; aċt ní clos dom fós cad is cor do Ṁac Uilliam. Ní ḟacas a ainm fós ó gaḃaḋ é. Ḃí an tsláinte go rí-ḟuaraċ aige. Is eagal liom gur ṁarḃ an príosún é.*

Ḃíos go han-dona tinn le mí, aċt nílim ag géilleaḋ orlaċ ḋó. Caiṫfead saoġal fada ḟaġáil fós, má's féidir é. B'éidir gur ar ḟúil is go nḋéanfaiḋe rí ḋe atá an Napoleon sin, agus naċ ḃfuil suim ar biṫ sa bpuibliḋeaċt aige. Má seaḋ, is amadán é, agus feallṫóir ċoṁ maiṫ le ċéile, agus caillfiḋ sé a ċeann na céille bige. Aċt níl aon droċ-ċosaṁlaċt fós air. Agus, a Ṫiġearna an doṁain! naċ aige atá an leigean, má tá an tuisgint agus an croiḋe ann.

Feaḃra 1°.—Deir mo ḟearḃfoġanta liom go ḃfuil sórt coirte ar bun annso go ḃfeice siad cé na príosúnaiġ a ṁolfas siad a ċur don Ros. An Nireaċ, an Doċ. de Nál agus tuilleaḋ de luċt uġdaráis na long príosún atá ar an gcoirte. Cuid de na daoiniḃ ar tairgeaḋ a gcur don Ros, d'eitiġeadar a ḋul ann is cosṁail. Cuireaḋ ainm an treasḃfoġanta so féin síos agus tá faoi a ḋul ann. Deir sé liom naċ dtaitniġeann Bermuda leis. "Is ait an tír í, a ḋuine uasail

*Nua Eaḃroċ, Feaḃra 22, 1854. Is maiṫ liom go raiḃ dul amuġa orm sa droċ-ṫuar so. Tá sé beo fós i nAlabáma, cé gur eagal liom naċ mó ná maiṫ an ḟeilm atá ann aige. Ní ḃeaḋ an ḟeilm is fearr sa deisceart ró-ṁaiṫ aige.—S. M.

an tír seo—tír ċoṁ hait agus tá ann." D'fiafruiġeas de an gcualaiḋ aon diúltaḋ ḃeiṫ ag muinntir an Rosa roiṁ an dream so. "Níor ċualas, a ḋuine uasail," ar seisean, "gur fearaċ mé—is dóiġ liom go ḃféaċfaiḋ an riaġaltas ċuige sin."

Is mall an ceann ar aġaiḋ atá ḋá ḋéanaṁ agam leis an aistriuġaḋ ar an Politeia, agus ní mór naċ ḃfuil aiṫṁéal orm gur ṫarraingeas ċugam é. Níl sé de ċroiḋe agam dul ċun cinn leis an obair. Ar éigin atá ionnam mo ṗeann a ḋearuġaḋ laeṫeannta, ná fiú oiread agus an obair ṫaḃaċtaċ sin a ċur roṁam a ḋéanaṁ. Táim ag fánaiḋeaċt le stair ċogaiḋ na Gréige atá sgríoḃṫa ag Ó Gatlaoiċ. Páipéir nuaiḋeaċt an t-uġdarás atá aige, sin agus cúntais na sgríḃneoirí a ċonnaic an cogaḋ. Ní ċeal eaċtra atá ar an stair go cinnte, agus do réir ċosaṁlaċt tugann an t-uġdar tuilleaḋ agus innsint ar na gníoṁarṫaiḃ céadna, go ndéanann gníoṁarṫa ar leiṫ de gaċ aon innsint aca; agus is mó de Ġréagaiḃ a ṁarḃ sé sa gcogaḋ so ná mar ḃí sa nGréig tré ċéile aon am ó aimsir Philopoemen anall, gan trácht ar ṡluaiġtiḃ Turcaċ, agus marḃann sé iad-san trí huaire ar a laġaḋ. Agus irisleaḃar áirite dár teideal an *Saturday Magazine* ḃíos ag iompoḋ a ḃilleoga ṫart go leisgeaṁail. An séiplíneaċ an fear croiḋe, ṫug ḋom é. Tá sé imleaḃar ann de, agus leaṫ an leaḃair an t-imleaḃar, sé sin, sé ṡraiṫ de ḋríoḋar uaṫḃásaċ, gur ciste aḋḃal-ṁór atá ann de ċosamar agus de ċairt, fuiġleaċ agus smúdar gan ṁaiṫ. Tá feiṫeaċa móra seasóiḋe calcuiġṫe ann, agus an-toirt de ċnáṁarlaċ na díċéille; cé go ḃfeicfeá corr-uair blúire beag den ṁíonaċ ġlan ṫríḋ, áit naċ raiḃ aon ġnó aige a ḃeiṫ, nó corr-ḟocal eagnaiḋe anonn

is anall ṫríd an salċar. Castar beagán beag ó Ṫomás seagainn féin liom, d'éis sgaṫaṁ a ċaiṫeaṁ ag cartaḋ agus ag roṁar ṫríd; tá dá ġiota uaiḋ curṫa ins na sé sraiṫtiḃ. Ḃíoḋg mo ċroiḋe uair ar a ṫeaċt dom ar "The Forging of the Anchor," agus ċuirear díom é i n-árd mo ċinn, go dtáinig an mac-alla ar ais ċugam ó na sroiġṫeaċaiḃ. Tá a lán pictiúirí ann naċ ḃfuil ionċáinte, agus tuairisgí go leor atá inléiġṫe i dtaoḃ tíorṫa, aċt is boċt agus is rí-ṡuaraċ an sórt léiġṫeoir-eaċt atá ann—"Criléis i nEagnaiḋeaċt," "Greann i gCreideaṁ"—ní heaḋ aċt "Ceaċta Simpliḋe ar Ḟiaḋnuise na Críostuiḋeaċta" go leor sgéala stárḋa naċ ḃfuil aon uġdarás maiṫ leo, aċt ṫar gaċ rud eile tá neart ann ag teasbánaḋ gail agus gaisge, córtas agus daonnaċt na Sagsan, ag teasbáineaḋ a gcuid saiḋḃris, a gcuid ceannuiġeaċt, agus a ndeiġ-ḃéasa, agus cúntas ar a ndéanann siad d'éadaċ codáis, agus cé ṁéad milliún slat de déantar sa mbliaḋain; agus cé ṁéad uair a raċaḋ sé sin ṫart timċeall na cruinne, seaḋ ṁaisge, mar ċrios ṫart timċeall na cruinne; agus ina ṫeannta sin cúntas ar a ndéantar de ṗeannaiḃ cruaiḋe, agus cé ṁéad tonna iarainn a ṫéiġeas ionnta, agus 'na ḋiaiḋ sin naċ ḃfuil an obair a déantar ar ṗeannaiḃ cleite pioc ar deireaḋ leis (agus naċ aoiḃinn sin). Naċ annso atá an "litriḋeaċt" agus an ċean-nuiġeaċt! na gnóṫaí, agus an t-airgead! na cúrsaí cúirte, agus na cúrsaí pairliméid! Naċ ann atá na leaḃra cúntais agus an déanaṁ ar leaḃraiḃ! Go dearḃṫa níl cinne ar biṫ le fuinneaṁ ná le gnóṫaiḃ, le gaois ná le glóir, le saiḋḃreas ná le suḃáilce na Sagsan céadna! Sin é an cineál "litriḋeaċt" a cóiriġṫear i Sasana le tamall anois fa ċoṁair na

milliúnaí daoine ḃíos ag léiġeaḋ (go ḃfóiriḋ Dia orṫa!). Orṫa féin ar fad atá siad ag dearcaḋ. Ní léar ḋóiḃ tada, ná ní tig leo tada a innsin aċt rud éigin fa Ṡasana, nó fa na tíorṫaiḃ atá fúṫa. Sin é a ḃfuil ó Ṡasanaiḃ fa láṫair: a ḃeiṫ go rí-ṡásta leo féin; rud ar biṫ naċ mbaineann leo féin ní léar ḋóiḃ é, aċt iad ag síor-ṡilleaḋ ar a mbolg agus aoiḃneas an doṁain aca as. Galar é nár ṁiste galar builg a ṫaḃairt air, agus is coṁarṫa é go ḃfuil aiciḋ an ḃáis ag teaċt ar an náisiún; tá súil agam go dtiuḃraiḋ sé buille marḃṫa don Reaċt orṫa.

Agus cionnus a ḃféadaim suiḋe i n-éadan an driodair seo ḋá iompóḋ ṫarm ar feaḋ ḋá uair a ċluig no trí huaire a ċluig, agus an ġráin sin agam air? Má tá an oiread sin de ḋroċ-ṁeas agam air naċ féidir liom an leaḃar a ḋúnaḋ ar a ċéile agus a leagan ṫarm ar an ḃforuḋ? Níor iarr aon duine orm a léiġeaḋ. Seaḋ, aċt ċítear ḋom-sa, agus rinneas maċtnaṁ ar an gceist, naċ iad na smuainte atá i leaḃar ar biṫ an ċuid is tairḃiġe den leaḃar, aċt na smuainte ṫagas don léiġṫeoir; na smuainte naċ raiḃ cuiṁniuġaḋ ar biṫ ag an sgríḃneoir orṫa; na smuainte naċ mbaineann le rud ar biṫ dá ḃfuil sa leaḃar. Má tá duine dall éigin ann agus go sgríoḃann sé aiste i dtaoiḃ ceiste éigin naċ dtuigeann sé, níl sé d'oiḃliogáid ort leanaċt de ḃríġ na cainte a sgríoḃas sé. B'éidir ḋuit lúb a ḟaġáil sa gcaint a d'ḟeilfeaḋ do lúib eile smuainte a ḃí in do ċeann féin, agus go dtiuḃraḋ sin smuainte ḋuit ar t'aġaiḋ féin, agus nár ġáḃaḋ ḋuit aon áird a ṫaḃairt ar an méid aduḃairt an duine dall. Is cuma do ḋuine cé as a dtiocfaiḋ smuainte ċuige, má's as leiḃide é, nó as pota, as cóir srangaire, as buidéal

ola nó ar caṫaoir giolcaiġ. Aċt cad do b'áil liom ag caint ar airtiḃ ná ar sgríḃneoireaċt? Pictiúr beag a d'ḟeicfeá san irisleaḃar suaraċ so, mara mbeiṫ ann aċt tur teampoill, nó crann, nó súil, nó béal duine, b'ḟéidir go mba feicṫear duit rud éigin ann a ċuirfeaḋ neiṫe áille i gcuiṁne duit, neiṫe a ċonnaicis fadó, fadó an lá i bfad uait, neiṫe a ċuirfeaḋ áineas agus áilleaċt ar do ċroiḋe, seaḋ agus a ṫiuḃraḋ cáirde cléiḃ os do ċoṁair arís agus a ċuirfeaḋ ag coṁráḋ leo tú. Tá tú ċoṁ cinnte sin go bfuil siad ann dar leat agus go n-íocfá go fonnṁar ar a n-iomlaċt trearsna tar aḃainn——Uhland an duine macánta a rinne an gníoṁ a ṫeagasg :—

"Glac é seo, a ḃadóir, guiḋim tú,
Trí luaċ do ṡaoṫair atá annso,
Tá beirt naċ bfeicir láiṁ liom,
Ó ṫír ġráḋṁar mo ḋúṫċais."

Ní fearaċ dúinn cár b'as ar smuainte, agus is doilġe an obair an bunaḋ ó n-ar geineaḋ iad a ḟaġáil. Níor ṁíniġ an Doċ Tomás Brún ná a riaġail coiṁċeangail iad, aċt is follusaċ naċ mór do ḋuine congnaṁ éigin ó neiṫiḃ soiléire nó ní ḟéadfaḋ maċtnaṁ i n-aon ċor; agus dá mbeiṫeá leat féin ar fad gan focal a laḃairt, aċt tú sa dorċadas, is gearr go mbeaḋ t'intleaċt múċta, báiḋte, i muir an díoṁaoinis, i ndaille agus i gciúineas gan teora, agus ṫiocfaḋ de sin tú cailleaḋ na céille, agus a ḃeiṫ 'do ġeilt ar buile. Fear a ċaiṫeas mórán míos i gcarcair uirriaḋta, gan blas le feiceál aige aċt na ballaí céadna, na gráṫaí céadna iarainn, an ġrian céadna ag sgairteaḋ gaċ uile ṫráṫnóna ar an

áit céadna ar an úrlár, agus gan aon duine daonna aige a mbreaṫnoċaḋ sé air aċt an dearg-ṁéirleaċ atá ag freastal air, ní féidir dá intleaċt gan feoḋċan agus imṫeaċt as, d'oireasḃa biḋ a ċoṫoċaḋ í, agus d'oireasḃa cleaċtaḋ a d'aiṫḃeoċaḋ í. Sin é an uair a d'aireoċaḋ duine uaiḋ an fíor-ḋroċ-leaḃar féin, agus ba ṁait leis aige rud ar biṫ a ċuirfeaḋ an smuaine ina ċeann, nó ina ċroiḋe, ó tárla gan é ag comráḋ le aon neaċ ná úráid ḋá ḃaint aige as a ċéadfaḋaiḃ.

Aċt céard seo? An í seo uaċais ealaḋna an ḃeaṫa atá ag oscailt os mo ċoṁair? Sin poll naċ ḃfuil a ḟios cé an doiṁin atá ann, agus go dearḃṫa ní raċad-sa ag smúraċt síos arís ann d'éis ḟeaḃas is ḟaoṫruiġeas ga mo réiḋteaċ féin as cúig ḃliaḋna déag ó ṡoin. Ċuireas roṁam an uair sin déanaṁ aram féin, agus mo ċeann a ṫaḃairt idir m'ḟiaclaiḃ liom, mar rinne an mairtír ar baineaḋ a ċeann de, do réir mar deir an Giobúnaċ; nó an Ṁuir Ṁeann a ṡnáṁ an naoṁ ó Éirinn agus a ċeann féin idir a ḟiaclaiḃ aige-sean, de réir mar deir Tomás Carlyle: "míorḃuilte naċ ndearnaḋ ó ṡoin," adeir Tomás.

Sin sórt leiṫsgéal, gan a ḋul ċoṁ fada ċor ar biṫ le ealaḋain na smuainte, ag duine a ḃeaḋ i gcarcair leis féin, fa an-ḋroċ-leaḃra a léiġeaḋ. Ó tárla gan a malairt aige bainfiḋ sé leas asta, go ḃfeice sé ar ċuma éigin cúrsaí an tsaoġail agus na gnóṫaí atá ar siuḃal ar fud an doṁain; agus is minic iad-san ċoṁ suaraċ, ċoṁ díċéillide agus ċoṁ héiṫreoraċ le aon ġiota "litriḋeaċta" dár cuireaḋ ariaṁ le ċéile. Aċt is tig le duine maiṫ éigin a ḃaint as, nó ní ḃeaḋ aite le n-a ċoṫuġaḋ aċt é féin. *Cor ne edito*—is mí-ḟolláin an éadáil é, is cuma ḋuit cé'n donaċt a ḃeas sa mbiaḋ íosas tú, aċt ná hiṫ an croiḋe.

Feaḃra 3°.—Tá dá ḃalla aḋmaid idir mo ṡeomra agus an áit i ḃfuil na daoir eile, agus paráiste idir an dá ḃalla; aċt mar sin féin, nuair ḃíos na fir ag aċrann nó ag díospóireaċt, is minic a ċloisim a nglór, agus is gránna an ċaint a ḃíos aca. Ċualas indiu díospóireaċt ḟada eatorṫa agus iad i ḃfeirg le ċéile, aċt ní innseoċad an ċaint ná cé faoi a raiḃ sí; aċt dá ṁéad dá ḃfeicim agus dá gcluinim annso, is aṁlaiḋ is soiléire ḋom gur olc agus gur fíor-ḋona an gnás é daoine a ċur i bpríosún tar lear mar so. Sgoil ina ndéantar urċóid do-innsiġṫe a ḟoġluim is eaḋ gaċ aon long príosúin agus gaċ uile ḟuireann dá ḃfuil ann; agus buaċaillí óga a ṫagar annso agus naċ mbíonn ina ndearg-ḃiṫeaṁnaċaiḃ amaċ 's amaċ, ní ḃíonn siad i ḃfad go mbíonn siad ċoṁ dona le cáċ. Cloisim an oiread uaṫa agus go ḃfuil a ḟios agam gur gnáṫaċ leo gan an dara focal a ráḋ gan é ḃeiṫ brúideaṁail, nó gársaṁail, nó ag maslugaḋ Dé; (agus tá a ngnása féin aca mar tá ag daoiniḃ a ḃfuil tógáil agus taḃairt suas orṫa). Agus dá ḋonaċt dá mbéiḋ an ċaint ag an daor, agus dá ḋonaċt a iomċur, is aṁlaiḋ is mó meas agus moḋ ag na daoraiḃ eile ḋó. Is minic ag imirt iad, agus cailleann cuid aca amanna ceaṫair nó cúig de ṗuntaiḃ ar ċluiċe cártaí. Is cosṁail gur féidir le cuid aca airgead a ḟaġáil, le n-a ġoid, nó le n-a ṡaoṫruġaḋ. Tá trí pinginne sa ló don té ḃíos ag obair i gcoiléar, nó ar ṫeaċ; agus tugtar pinginn de sin sa ló ḋóiḃ le caiṫeaṁ; aċt tá fir ċeirde ann agus bíonn siad-san ag obair amanna ṫar an am. Agus ar ċuma éigin déanann siad díol agus ceannaċ mór le muinntir Ḃermuda, tráṫ a mbíonn na daoir ag obair. Is iomḋa príosúnaċ atá ag obair go seasta ar an luing, idir

ḃádóiriḃ agus ḟearḃḟoġantaí, agus is forusta ḋóiḃ-san leigean a ḟaġáil ar rud a ġoid, agus ní ġníonn siad aon ḟailliġe gan a ġoid. Dá mbeiṫ i ndán agus go mbeaḋ fear ann naċ leigfeaḋ a ċoinsias ḋó rud a ġoid, ná failliġe a ḋéanaṁ ar a ġoid, aċt an leigean a ḟaġáil air, ba coir í sin i n-aġaiḋ gnáis na háite, agus smaċt-ofaiḋe an duine sin do réir mar ḃí tuillte aige. Ní adṁuiġeann siad go ḃfuil aon ṁaiṫ ann aċt an t-olc, agus an ċuirpṫeaċt is measa agus is ḋéisteanaiġe ar biṫ sin í a mbuac. Cad ḋéarfá le buaċaill beag naċ mbeaḋ aċt ḋá ḃliaḋain ḋéag, nó ċeiṫre bliaḋna ḋéag d'aois, a ġoidfeaḋ rud tré ḋuine eile ḟeiceál ḋá ḋéanaiṁ, nó de ḃríġ go raiḃ sé ina ċall, agus a cuirfiḋe amaċ ar sgoil go Ḃermuda ar feaḋ leaṫ a ḟaoġail le na ċur ar a leas! Aċt an rud a ċuireas buile feirge ar fad orm, nuair ḟeicim sluaġ Gaeḋeal idir aosta agus óg ḋá gcur amaċ annso fa ráḋ is gur ṫógadar agus gur ṁarḃuiġeadar caora nó éanlaiṫ, le iad féin agus a muirigín a ċoinneál beo i n-aimsir na gorta. Tá biaḋ agus sóġ annso aca naċ raiḃ riaṁ la n-a saoġal aca, agus brisṫear isteaċ ann iad ar ċuirpṫeaċt agus ar urċóid naċ ḃfuil aon ainm ḋóiḃ i dteangaiḋ a dtíre. Timċeall le ḋá ṁí sul ṡroiċeas an áit seo, ṫáinig luċt mór luinge de Ġaeḋealaiḃ amaċ, agus iad ó ḋá ḃliaḋain ḋéag d'aois go dtí trí ficid bliaḋain. I gcúirt ar leiṫ a caiṫeaḋ iad le linn na gorta. Ḃíodar tar a beiṫ leaṫ-ḃásuiġṫe leis an ocrus, agus iad ċoṁ himṫiġṫe sin le cruaḋtan agus le ansóġ agus go rabadar ag faġáil báis go tiuġ leis an sgaoileaḋ. Maidir leis na créatúir boċta sin, níl anaċain ná urċóid ionnta, deir an marasgal annso liom naċ ḃfuil gleo ná torann ná mí-ċneastaċt ionnta, ná trioblóid ar biṫ. "Aċt," air

an marasgal, "is gearr uaṫa a ḃeiṫ na mbiṫeaṁnaċaiḃ ċoṁ cruḋanta leis an gcuid eile." Ḃéiḋ gan aiṁreas, na daoine boċta. Deir sé liom gur ċuir sé iongnaḋ orṫa i dtosaċ ḟeaḃas is ḃí an biaḋ a fuaradar: mairt-ḟeoil úr trí lá sa tseaċtṁain, muicḟeoil na laeṫe eile, anḃruiṫ, té, builíní ṁaiṫe, rudaí naċ ḃfacadar ċeana riaṁ mara ḃfeicidís i siopaiḃ iad, agus naċ raiḃ a ḟios aca le caiṫeaṁ a ċur ionnta aċt an oiread le Críostóir Sly. Tá cead aca freisin sgríoḃaḋ aḃaile ċoṁ minic agus ṫoġroċas siad é, agus nuair innseoċas siad dá ndaoiniḃ atá ar an ngann-ċuid sa mbaile a ḟeaḃas is tá an saoġal ag méirleaċ, naċ gcuirfeaḋ sé caṫuġaḋ ar ḋuine ċneasta féin rud a ḋéanaṁ as bealaċ ionnus go gcuirfiḋe go háit é i ḃfuil fairsingeaċt le faġáil? Deir an fear so liom go ḃfuil daoine annso ar an *Dromedary* aige a ḃí ann ċeana, agus tuilleaḋ gurab é a dtríoṁaḋ turas ann é; tá aiṫreaċa agus a gclann ṁac i n-éinḟeaċt ann, agus is minic a ḃí muir-ġineaċa ann ar feaḋ trí ġlún agus ċeiṫre ġlún. Ní ḋéantar gairm ḃeaṫa den ṗríosúin ar longaiḃ i n-aon tír aċt i Sasana, agus níl aon aiṁreas, do réir mar ḃeas na daoine dá mboċtuġaḋ ann, naċ aṁlaiḋ is treise ḃeas an ġairm ḃeaṫa so. A Ḋia na trócaire! an dtiuḃraiḋ fir stát Ṡasana an anaċain seo freisin ar Éirinn sul 's stracfar an tír as a gcrúbaiḃ?

Tá timċeall le ḋá ṁíle daor i mḂermuda, timċeall le míle ar Oileán Árda Neiṁiḋ, agus ní feadar cé méad duine ḋíoḃ i nGibraltar agus i nÁstralia, gan tráċt ar a ḃfuil ḋíoḃ i n-áitiḃ i Sasana. Aċt is mór an maṫḟluaġ daor atá sgaipṫe ar fud an doṁain, agus ifreann críoċnuiġṫe gaċ uile áit dá ḃfuil siad; agus is tiuġ atá daoir eile ag teaċt ina dteannta.

Coṫuiġeatar go maiṫ iad, tá sóġ is cóir ḃreaġ aca, agus daoine atá ag saoṫruġaḋ an tsaoġail go cruaiḋ agus beagán le n-iṫe aca, seaḋ, ḋá ḟaoṫruġaḋ níos déine i Sasana, i nAlbain agus i nÉirinn, agus ar níos luġa le n-iṫe ná tá aca so, iad-san ag cailleaḋ leo. Ní ṁairfiḋ an sgéal i ḃfad mar sin, ní ḟéadfaḋ sé.

Céard is fearr a ḋéanaṁ mar sin le n-a ḃfuil de ċreaċadóiriḃ ann, agus de ġaduiġṫiḃ, agus de ḋaoiniḃ a sgríoḃas ainm duine eile sa mbréig? Tá, ar ndóiġ, a gcroċaḋ. Níl aon ċeart agat na cneaṁairí a ċoṫuġaḋ ar ḟaoṫar an duine cneasta, agus a gcoṫuġaḋ níos fearr ná mar is féidir leis an duine cneasta é féin a ċoṫuġaḋ. Níl aon ċeart agat duais a ṫaḃairt don ċneaṁaire, agus teaċt isteaċ ḟeasta a ṫaḃairt don ġaduiḋe agus don té ḋéanfas dóġaḋ. I mBermuda (cuir i gcás) ní fíor a ráḋ go gcoṫuiġeann luaċ a gcuid oibre féin iad, mar tá an iomarca ḋá ċailleaḋ ar fad leis na hoibreaċa puibliḋe a ḃfuil siad ag obair orṫa, agus ní ġeoḃaḋ an riaġaltas an obair a ḋéanaṁ duit ná daṫ gan daoir a ḃeiṫ ag obair ḋóiḃ, agus is ar an gcáin atá ar na daoiniḃ cneasta a ṫagas a bpáiḋe. Aċt coṫuiġeann na daoir iad féin go díreaċ mar ċoṫuiġeas na máirnéalaiġ atá ar bórd long cogaiḋ iad féin, aċt naċ saoṫruiġeann siad an saoġal leaṫ ċoṁ géar leo-san. An ċáin, sin é an rud a mbaineann daoir a gcoṫuġaḋ as, go díreaċ mar ḃaineas máirnéalaiġ agus luċt ḃailiuġaḋ na cánaċ a gcoṫuġaḋ as.

Ar gcúl go mór atá ealaḋain dliġe na gcorṫa ag dul ċoṁ maiṫ le n-a lán rudaí eile san naoṁaḋ aois déag, agus asbuil na dearg-ḃarbaraċt seaḋ iad Becarria agus Hiuḃard agus Romilly; agus is eaḋ ṫiocfaḋ as a dteagasg go mbeaḋ daoine ag iṫe a céile fa ḋeireaḋ.

Ní le feabas a ċur ar an gcuirpteaċ a smaċtuiġtear é, ná ní uime sin atá an smaċtuġaḋ ann; agus dá mba eaḋ féin is aṁlaiḋ ḋéanfaḋ an ċarcair agus an long príosúin gan an cuirpteaċ a smaċtuġaḋ, aċt malluiġteoir críoċnuiġte a ḋéanaṁ den té naċ ndearna aċt coir nó dó nó trí roiṁe sin. Anḟóġ agus aṁgar ba ċóir a ḃeiṫ le fuiling sa bpríosún; níor ċeart biṫeaṁnaċa a ċoinneál níos glaine agus níos pioċta ná daoine maiṫe cneasta, agus maidir le gaoiṫ, ḃéarfainn-se a ndóṫain gaoiṫe do rógairiḃ ar ċeann téad cnáibe taoḃ amuiġ de ḋorus an ṗríosúin.

Feabra 8°.—Táim marḃ ó ḃeiṫ ag léiġeaḋ leaḃra, sé sin, leaḃra a ḃfuil aon eolas le faġáil asta, agus tá "Ivanhoe" agus "The Heart of the Midlothian" dá léiġeaḋ agam (seo é an cúigeaḋ léiġeaḋ agam orṫa). Mo ḃeannaċt leat, a Ualtair Scott! Príosúnaiġ agus cimiġ, daoine tinne agus daoine trom-ċroiḋeaċa, baḋ ċeart dóiḃ go cinnte paidir a ċur le n'anam. Is beag naċ mbeaḋ duine gaḃta leis an litriḋeaċt ċoitċeann atá ann an lá go dtáinig de na Waverley Novels a ḃeiṫ ċoṁ fairsing leis an aer. Ċlaoiḋfeaḋ sé duine go mór leaḃra ḃeiṫ gann aige, agus ní mó ná maiṫ go ḃfuil a ḟios agam cá ḃfuiġeaḋ forṫainn díoḃ. Tá mo ċuid féin go léir díolta, mo ṡean-ċáirde, agus ní ḟéadfainn leigean do mo ḃean ḃoċt aon ṗinginn a ċaiṫeaṁ ar leaḃraiḃ dom, agus gan aici féin aċt an beagán. Naċ mór an cailleaḋ d'ḟear a raiḃ tóir ar leaḃraiḃ aige a ċuid leaḃra féin a ċailleaḋ, agus nárḃ fusa ḋuit an cosán in do ġarrḋa féin a ṡiuḃal ná a n-osgailt agus an rud a ḃí uait fáġáil. Ba geall le daoine aiṫeantais iad, breaṫnuġaḋ sa gcúl orṫa, nó ar an gclúdaċ. Ní fearaċ mé sóġ ná sádaile a ḃeiṫ ar seilḃ ríoġ is deire

deiġ-ḃéasaiġe (cé naċ raiḃ Parc aux cerfs go dona) ná an ċóir a ḃí ag Fearḋorċa mór ar a ċuid leaḃarlann. Ḃí ċúig pálás aige, agus ḃí sé ċom gnóṫaċ agus go gcaiṫeaḋ sé cuid ṁaiṫ aimsire ins gaċ ceann aca. An leaḃarlann céadna ḃí ins gaċ ceann aca, leaḃar den tsraiṫ ċéadna, an clúdaċ céadna orṫa, agus iad leagṫa san áit ċéadna ar na foraiḃ. An ṁéid ċéadna, an múnla céadna, an trusgán céadna ḃí ins gaċ aon ċeann aca, agus nuair ṡuiḋeaḋ sé ċois na teineaḋ tráṫnóna agus ḟallaing ċéadna air, agus na slipéirí céadna fa n-a ċosaiḃ, ḃíoḋ Fearḋorċa mór sa mbaile, cibé pálás aca i mbeaḋ sé. Agus dá mba codlaḋ ḃeaḋ air i n-áit fonn léiġṫeoireaċt, níor ḃain sin, ḃí a ḟios aige cá háit sa leaḃar i mbeaḋ an rud a ḃí uaiḋ, agus rinne sin cúis dó ċom maiṫ nó níos fearr arís.

Feaḃra 12°.—Ṫáinig an Hireaċ .i. an feaḋmannaċ ċugam indiu, le n-innseaċt dom gur hórduiġeaḋ don ġoiḃearnóir mé leigean don Ros, agus go ḃfuiġinn cead mo ċos ar fud ceanntair áiriṫe annsin aċt go mbeirfiḋe san áirdeal orm. Is cosṁail go ḃfuil an ċuid is measa den sgéal ṫarm mar sin, sé sin, má ṡroiċim an Ros beo. Níl an Doċ. de Hál cinnte go sroiċfeaḋ.

Deir an Hireaċ liom ḟreisin go ḃfuil mí-ṡásṫuiḋeaċt ṁór ar ḋaoiniḃ sa Ros, fa ráḋ is go leigfiḋe daoir isteaċ orṫa, aċt naċ ḃfuil mórán áird ag an Riaġaltas sa mbaile orṫa, ó ṫárla gan ag clampán do réir ċosaṁlaċt, aċt beagán aca. Ċíṫear dom-sa gurḃ aiṫ an rud na daoine sa Ros a ḃeiṫ 'na ndreamannaiḃ i dtaoḃ ceirt dá saṁail sin, naċ n-éireoċaidís go hiomlán go feargaċ, agus d'aon aonta, i n-aġaiḋ a leiṫéid sin d'ainḃeart. Aċt is aca féin is fearr atá fios a ngnóṫa.

Ní ḃaineann sé dom-sa. Aċt mo ċuid-se de, is cuma liom cá raċaiḋ mé aċt gan fanaċt i mBermuda.

Feaḃra 22°.—An ċéad lá den ṁí seo hosgluiġeaḋ an Ṗairliméid i Lonndain agus tugaḋ óráid na Bainríoġna. Tá an Ḃainríoġan onórach ag iarraiḋ na cuṁaċtaí ṫarr cionn a bí aici i nÉirinn a ḟágáil aici fós, sé sin, gan Aċt an Habeas Corpus a ċur i bfeiḋm, aċt cead aon duine a ṫogrófaiḋe, é a ṡacaḋ isteaċ i bpríosún, gan coir ar bit a ḃeiṫ ina leiṫ; óir tá na daoine mí-ṡuaiṁneaċ sa tír sin fós, adeir an Ḃainríoġan onórach, cé gur maiṫ an sgéal naċ dtáinig sé 'na ċogaḋ. Mí-ṡuaiṁneaċ fós! d'éis a ndearnaḋ le feaḃas a ċur orṫa; d'éis daingin cosanta an Reaċta, an Habeas Corpus agus na Coirtí Fromṫa a ṁilleaḋ ar a son, agus ar son an "dliġe" a ċoiṁlíonaḋ? tar éis a dtug an riaġaltas de ċuṁaċtaiḃ, de ċoirtiḃ, agus d'arm do na tiġearnaiḃ talṁan go mbánaiġdís agus go ndíbriġdís na daoine, ar ṁaiṫe leis na daoiniḃ freisin ar ndóiġ. Agus iad mí-ṡásta 'na ḋiaiḋ sin! Maiseaḋ níl aon rud ann ċoṁ díombuiḋeaċ leis an bpeacaċ.

Mí-ṡuaiṁneas! Sead, buiḋeaċas le Dia go bfuil.

Aibreán 1°.—Lá na n-amadán. Tá an Márta caiṫte, aon lá fada rigin déag ar ḟiċid, agus níor ṫáinig an long fós a ṫiubraḋ don Ros sinn. Táim i gcruṫ an báis le tinneas. D'innis an Doċ. Warner dom, sin é an doċtúir atá os cionn na long príosúin, gur labair sé leis an Doċ. de Hál cúpla lá ó ṡoin, i dtaoḃ mo ḋroċ-ṡláinte, agus an an-ċaoi atá ar an gcró so i bfuilim, agus gur iarradar araon ar an ngoiḃearnóir leigean mé aṫruġaḋ arís go dtí long an osbuidéil, an áit i mbeaḋ seomra níos fearr go mór agam, agus a lán córaċ eile, aċt níor éiriġ leo. Ní raiḃ a fios agam-sa

gur iarradar sin, ná níorḃ é mo ṫoil é iarraiḋ, mar ní iarraim tada, nó ní ġním aon ċaraoid fa'n gcóir atá orm. Aċt duḃairt an Doċ. Warner liom dá mba aon ṗríosúnaċ eile san áit a ḃeaḋ ċoṁ dona tinn liom go gcuirfiḋe isteaċ san osbuidéal leiṫ-ḃliaḋain ó ṡoin é, agus gan an goiḃearnóir a ċeaduġaḋ i n-aon ċor faoi. Ní mór leo a leigean orta fós gurab eagal leo na Meiriocánaiġ a ṫeaċt ga mo ṫaḃairt as géiḃionn dá n-aindeoin, agus measaim anois naċ raiḃ annsin ó ṫús go deireaḋ aċt leiṫsgéal. Agus tá an múċaḋ ga mo ċíopaḋ agus ga mo ṫaċtaḋ anois, d'oiḋċe is de ló; an ġaoṫ ġéar ṫair i dtuaiḋ ag séideaḋ isteaċ orm, go múċann sí an ċoinneal orm amanna san oiḋċe, óir is sean-long í seo agus tá ciuṁais na fuinneoige caiṫte ó ḃeiṫ dá síor-osgailt is dá dúnaḋ, agus ní luiġeann an ḟuinneog go maiṫ sa sear. Níl aon teine agam, ar ndóiġ.

Ní mó ná go maiṫ a ṫuigim cionnus arḃ áil leis an "Riaġaltas" go gcaiṫfiḋe liom: an aṁlaiḋ gur órduiġeadar do mo luċt coiṁéad a ḃeiṫ go láġaċ liom nó mé a ṁarḃuġaḋ. Duḃras sin leis an Doċ. Warner indiu, agus ní ḋearnaiḋ sé aċt a ċeann a ċraiṫeaḋ. Is ait an sórt láġaiḋeaċt é go cinnte le fear atá tinn, é ċoinneál deiċ mí i n-uaiṁ ṁí-ḟolláin leis féin. Aċt táim ag feiṫeaṁ leis an luing a ṫiuḃras don Ros mé. An *Neptune* is ainm di, 7,000 tonna a hualaċ, agus d'ḟágaiḃ sí Sasana an 15° den Ḟeaḃra. Táid siad ag súil léi anois lá ar biṫ feasta. An ġaoiṫ niṁneaċ so i dtuaiḋ a ṁúċas an ċoinneal orm san oiḋċe, tá súil agam go ḃfuil sí ag líonaḋ na seolta móra gaoṫ-ġaḃaltaċa aici agus dá seolaḋ anuas ċugainn.

## An 8° Caibidil.

1849, Aibreán 2°.—In mo ċró dom ar an *Dromedary.* —Deiċ mí indé ó cuireaḋ ar longais i mbroid mé—deiċ mí ar ċeiṫre bliaḋna déag, fágann sin oċt mí ḋéag ar ḟiċid ar ċéad. Cá ḃfuil an duine daonna a ġeoḃaḋ an t-éadóċas agus an diaḃal a ṫroid an fad sin, leis féin? agus é ċoṁ haonraic leis an gcorp naċ ḃfuil uime aċt an aisléine.

Aibreán 5°.—Ṫáinig an *Neptune* agus tá sí le seolaḋ fá ċeann coiciḋse. Is iad atá go gleiṫearánaċ, cloisim, sa Ros sa ṗríosún a ċur ar bun ann, agus má's dá n-aindeoin atátar dá ḋéanaṁ, is mór go dearḃṫa an tíorántaċt agus an t-anḟorlann é. Aċt níl aon tsuim ag luċt an uġdaráis annso sa ngleo. Deir siad gur lán glaice de luċt fuar-ċráḃaiḋ an easaontais atá dá ḃunuġaḋ.

Ḃíos ag léiġeaḋ tuairim leatan, leiṫeadaċ, as *Tait's Magazine* i dtaoḃ leaḃar nua a sgríoḃ an sgríḃneoir sin a sgríoḃas don riaġaltas, agus naċ féidir a ṫuirsiuġaḋ .i. Tomás Mac Aṁalġaḋa. Stair Ṡasana atá sa leaḃar, agus is furusta aiṫne dom ó na giotaiḃ a ċuireas Tait síos ina irisleaḃar aisti, gur sompla uġdarásaċ í den léirṁeasadóireaċt a déantar i nDún Monaiġ, agus gur sgríḃneoireaċt mór-ġlórach agus innsin ġortaċ atá uirti, agus fearaċt gaċ uile rud dá

sgríoḃann an fear céadna fa stair Ṡasana, go ḃfuil sí gan ṗrionsapáilteaċt.*

Aibreán 12°.—Tá cosg le dánaċt na Sagsan i nÉirinn fa ḋeireaḋ, má seastar ina n-aġaiḋ go teann anois. Rinneaḋ an Duḃtaċ a ḟromaḋ an dara feaċt, nó an tréas ḟeaċt, fá n-a ċuid méirleaċais, agus buaileaḋ muinntir na Corónaċ arís; sé sin, ċinn orta an Duḃtaċ a ḋaoraḋ, agus is ionann sin agus dearg-ḃualaḋ ḋóiḃ. Sé an ċruṫ atá ar an obair anois an ċruṫ ina raḃas ag iarraiḋ a gcur ó ṫús. Is náireaċ fearta leis an "Riaġaltas" an oiread sin coirtí a ṗacáil ċoṁ follusaċ sin i nḋiaiḋ a ċéile, sin no ní glic an rud é fearta dar leo, agus dá ḃríġ sin leigeadar duine nó ḋó de luċt aon-ḃaraṁla an Duḃtaiġ féin ar an gcoirte a rinne a ḟromaḋ. Ḃí a ḟios aca-san ar nḋóiġ naċ ḃfuiġeaḋ aon Ġaedeal i nÉirinn coir a ḋéanaṁ i n-aġaiḋ Ḃainríoġan Ṡasana, agus ní hé aṁáin gur ḟaoradar é aċt ṁol cuid aca an spioraid náisiúnta a ṫeasbáin an t-aiġne a rinne a ċúis a ṗléiḋe ar a ṡon; agus ṫeasbáineadar sin tré "buaċaill tú!" "goirim tú!" a ráḋ, agus tré ḃualaḋ bos. Is maiṫ ceart an níḋ sin, agus is sásaṁail. Tá "dliġe" na Sagsan i gcontaḃairt i

* Bothwell, An Tarmáin, 4° Luġnas, 1851.—Léiġeas an leaḃar féin annso, óir níl leaḃar níos coitċeanta sa doṁan anois ná í, agus tá sí i leaḃarlann an ḃaile seo. Cuiṁneaċán:—Ḋá imleaḃar de leaḃrán poiliticeaċ atá sa stair seo, leaḃrán glic, gasta, ábalta, tútaċ, gan doiṁneaċt ar biṫ ann. Tá an sgríḃneoir dear ar an léiġṫeoir a ṁeallaḋ le tláḋ-ḟocal nó ḋó, (agus is corr-ḋuine atá dear air sin a ḋéanaṁ,) naċ gcuirfeá aon truim ionnta dar leat, agus dear ar ḟraiṫ de na bréagaiḃ is uaṫḃáraiġe ar biṫ a innseaċt leis an ḃfoirḃriaṫar is deire d'iarrfá. Agus rud is measa ná sin, ní ċreideann go ḃfuil suḃáilce ar biṫ sa duine; cruṫuiġeann sé naċ raiḃ i bPenn aċt gailín suaraċ, ó ṫárla go raiḃ an ġráin aige ar na dliġṫiḃ peanaideaċa, agus déanann cineál laoċ Ḃromuiceaċ ar an Tárr-ṫadóir dall ón Tír fo Ṫuinn.

nÉirinn. Aċt céard a ḋéanfas an tiġearna Clarendon anois, mo ḋuine boċt? Ní ḟéadfaḋ ná ní leoṁfaḋ an caṫ so a ċur air, agus saoilim go ndéanfaiḋ sé an ċéad ċoiste eile a ṗacáil ós árd, nó go ndaorfar an fear so neart gan ċeart; óir ní hé amáin gurb é an Duḃṫaċ eagarṫóir an *Nation* aċt is é an fear é a ḃrostuiġ leis an mBrianaċ an cogaḋ a ṫosuġaḋ i dTiobrad Árann. Dá mbeidís gan a leanṁain féin níor suide anois ḃíodar buailte, agus is tig leis an Duḃṫaċ an Riaġaltas a ruagaḋ amaċ sa ḃfairrge. Is tig, aċt an ndéanfaiḋ sé é? Ḃfuil sé de ṁisneaċ aige? Mo ċreaċ! is ro-ḟollusaċ gur ġaḃ sgannraḋ agus creaṫaḋ an duine gránna. Cad do ḋéanfaḋ sé agus iad dá ḟroṁaḋ aċt fiaḋnuise a ṫaḃairt i láṫair naċ raiḃ aon droċ-ċáil air? Rinne go deiṁin, ṫug sé daoine do láṫair dá ċruṫuġaḋ go mba fear é a raiḃ deiġ-ṫréiṫe ann, agus ní hé sin amáin, aċt dá ċruṫuġaḋ naċ duine é a ḋéanfaḋ dliġe ná reaċt a ḃriseaḋ. Ḋearḃuiġ an tAṫair Tioḃóid Maiṫiú agus an tEasbog a Ḃláca go mba duine ro-ḟéiṁ, deaġṁóideaċ é, agus nárḃ é an cineál duine é cor ar biṫ a ḋéanfaḋ foiréigean i n-aġaiḋ an dliġe, ná aċrann a ṫarraing ar an bpobal—tá baoġal air. Tugaḋ an Coireallánaċ do láṫair freisin, do ḋearḃaḋ go raiḃ cáil ṁaiṫ i gcoitċinne ar an bpríos-únaċ—agus ba ċeart go mbeaḋ a ḟios sin go maiṫ ag an gCoireallánaċ. Agus rud is measa ná an t-iomlán, beagnaċ, ḟaoil an duine boċt an milleán a ċur ó n-a ḋorus féin sa'n sgríḃneoireaċt a ḃí i gceist, dá ráḋ nárḃ eisean an sgríḃneoir. Is boċt ruaraċ an obair í sin, aċt mar sin féin mara ngéilltear go hurġránna ar fad níl aon teaċt as ag an Riaġaltas. Cuireaḋ ar ais sa ġlas é, agus caiṫfiḋ siad a ḟroṁaḋ an ċéad

treisiún eile, agus ní mór dóiḃ an coiste a pacáil go han-ḋlúṫ nó—seaḋ, is breaġ an rud riaġaltas "fial" "carṫanaċ" Ṡasana a ḃfuil "dul ar aġaiḋ" ann a ḃeiṫ fa gcruṫ sin.

Beiḋ an-imniḋe orm go gcloiseaḋ cad a tiocfas den ċéad ḟromaḋ eile. Farior ġéar gan duine éigin i nÉirinn a ṫeannfaḋ leis an náṁaid anois! Farior gan é sa ḃfear so a ḋualgas a ċoiṁlíonaḋ! D'féadfaḋ an Duḃṫaċ sin cáil agus onóir ḟíorruiḋe a ṡaoṫruġaḋ ḋó féin dá leigeaḋ a ċáil ḃreaġ ṗearsanda ḋó. Caiṫfear leanaċt den ḋíorspóireaċt dliġe sin go dtéiġe ag taoḃ éigin ar an taoḃ eile, ní ḋéanfaiḋ sé cúis ar biṫ gan an caṫ a ċríoċnuġaḋ; ní mór gaċ uile ṡeasóid reaċta a sguabaḋ ar an mbealaċ agus an áit a réiḋteaċ fa ċoṁair an ċaṫa deiriḋ. Ní mór caṫ Reaċta na nGaeḋeal a ṫaḃairt i mborsa an ċoiste i dtosaċ, a ṫaḃairt annsin ar na sráideannaiḃ, agus ar ṁaċaire an duḃṡláin fa ḋeireaḋ.

Tugaḋ ar siuḃal indiu mé den *Dromedary*, gan fuasgra noiméide a ṫaḃairt dom gur cuireaḋ ar luing an osbuidéil arís mé. Seolfaiḋ an *Neptune* fa ċeann seaċtṁaine, agus tiuḃarfar cúpla lá san osbuidéal dom is cosṁail, le mé a ullṁuġaḋ fa ċoṁair an aistir ḟada sin, "ar ḟaitċeas," ars an Doċ. de Nál, "go mbeaḋ orṫa tú a ċur sa ḃfairrge idir seo agus an Ros." Deir sé go mba an-deacair ḋó an socruġaḋ sin féin a ḋéanaṁ ar mo ṡon, agus go mb'éigin ḋó dearḃaḋ go raḃas ró-ṫinn le cur ar bórd luinge, agus go mba baoġalaċ naċ sároċainn an t-aistear. Ní raiḃ aon tsaoileaċtáil agam mé ḃeiṫ ċoṁ dona sin. Mo ṁall-aċt dóiḃ, d'óbair dóiḃ mé a ṁarḃaḋ. Giḋeaḋ ní ḟaoilim go ndéanfaiḋ an t-aistear aon dioġbáil dom,

ná go bfuil aon baoġal báis orm anois. Ba eaḋ ba ṁeasa dom mé a ċoinneál i ngéibionn annso liom féin. Agus cé gurab anḃfann, lag mo ċolainn, níor airiġeas mo ċroiḋe ná mo ṁisneaċ níos láidre riaṁ, míle buiḋeaċas le Dia Uile-ċuṁaċtaċ ar a ṡon. Sgamaill ġránna a bí ag bagairt orm sgaipeadar agus d'imṫiġeadar ar ceal. Tá an t-aer níos glaine ṫart timċeall orm anois, agus moṫuiġim m'aigne ag claonaḋ ċun an deaġ-ruda. Míniġeaḋ feallsaṁ éigin an t-aḋḃar atá leis an iongantas sin dom, tré ealaḋain na náḋúire nó tré ealaḋain na hintinne, cibé cé aca is fearr leis; míniġeaḋ sé cé'n fáṫ don aigne neartaċan do réir mar lágas an ċolainn, agus dá ġoire dá mbéiḋ an duine don bás, cé go mbeaḋ i ngéibionn, agus i measg a náiṁde, cé an fáṫ an dóċas, an suaiṁneas, agus an do-ċlaoiḋteaċt a ḃeiṫ ag éirġe ina ċroiḋe. Mo ċuid-se ḋe, má tá obair le déanaṁ agam, measaim naċ leigfiḋ Dia dom bás ḟaġáil go ndéana mé í, agus go dtiuḃraiḋ Sé as an uaċais seo mé ina am féin; agus mara ḃfuil, tá a ḟios aige cad is fearr dúinn go léir, agus tá ḟios agam go gcuirfiḋ Sé cáirde agus stiúrtóirí os cionn mo ċloinne, agus cáirde agus stiúrtóirí níos fearr ná mar ḃeaḋ ionnam-sa go bráṫ. Is tig leis sliġe agus inneall ḟaġáil, naċ gcuiṁneoċaḋ mo ċroiḋe-se air, le n-ar dtír ḃoċt a árduġaḋ as an draoib, agus a cur go hárd idir na náisiúin, agus sonas agus séan a ċur ar a daoinib. Seaḋ, níl aoinneaċ naċ dtiocfaiḋ dom' uireasḃa, agus má cailltear ar longais mar so mé, is coṁarṫa cinnte liom é sin gur fearr as mé ná ann. Agus na ḋiaiḋ sin ní iarrfainn aċt maireaċtáil agus mo ċuid oibre a ḋéanaṁ; mo ċlann féin a ṫógáil, mo ḋualgas a ċoiṁlíonaḋ, agus an ceart a ḋéanaṁ imeasg

na ndaoine agus an ḟírinne a laḃairt ċom fada agus is léar dom í. Agus déanfad sin má's é toil dé é; marab é, toil Dé go ndéantar.

Tá an Doċ. de Ḣál go han-laġaċ liom agus an-ḟreastal dá ḋéanaṁ aige orm. Tá faoi, is dóiġ, an oiread sláinte a ṫaḃairt dom an ḟad is ḃeas mé annso agus tá ionnam a ṡuġaḋ isteaċ. Ṫáinig aṫruġaḋ ar an aimsir ḟreisin, go ḃfuil sé na ṡaṁraḋ againn arís. Is go hobann a ṫáinig an t-aṫruġaḋ, i gcruṫaṁsas go ḃfuil gaċ uile ruḋ in m'ḟaḃar. Is geall le parrḋas dom na hoileáin atá ṫart timċeall an ċuain mar a ḃfuil an *Tenedos* ar ancoire annso, d'éis an long loḃṫa príosúin sin i mbéal an duga ḟágáil dom. Tá garrḋanta glasa toraiḋ orṫa, doirí dorċa ceḋir, agus tráġ ċuṁang ġeal gainṁiḋe.

Aibreán 13°.—Ḃí sé de ṡásaṁ agam go ḃfuaras aṁarc anois go díreaċ ar na páipéir nuaiḋeaċt, (is cuma cionnus, ná cé ṫug an t-aṁarc dom), agus ċím gur ċuir na Seiks tréana an caṫ amaċ 's amaċ ar an náṁaid sa bPunjab. Tá árd-ġoiḃearnóir na hIndia ag imṫeaċt i mbarr an anma agus trom-ḟluaiġte leis, go dtuga sé congnaṁ don tiġearna Mac Eoċaċ, agus is dóiġ dóiḃ tamall maiṫ a ṫaḃairt ag troid go dian. Gan aon aiṁreas troidfiḋ na Sasanaiġ ar a seaċt míle díċeall féaċaint an dtiocfaḋ leo a gcáil a ḟaġáil ar ais, ba ċuma dá mbeaḋ orṫa an tír a ḟágáil ar fad ar an toirt 'na diaiḋ sin, tar éis a creaċaḋ agus a fágáil ina fásaċ mar rinneadar le Cabool. Aċt tiocfaiḋ sé an-ċuimse airgid orṫa, agus ní hé a ḃfuiġe siad de ċreaċ i gcaṫair nó dó a íocfas iad. Go gcuidiġiḋ Dia leis an deaġ-obair sin. Is mór an ruḋ an briseaḋ.

Dála na hEorpa iomorra, is aisteaċ an roinnt atá náisiúin annsin a ċur orṫa féin. Tá na Sasanaiġ ag molaḋ na hAustria agus ag iarraiḋ a meallaḋ, d'éis a ḃeiṫ ċeana ag cuidiuġaḋ le luċt fuasgailte a ċoṫuġaḋ i Lombardí. Moṫuiġeann na Sasanaiġ gur gearr naċ mbeiḋ aon déanaṁ d'oirearḃa Austria aca, agus maidir le Austria, níl aon déanaṁ aca-san d'oirearḃa na Rúise, agus tugann sin an Sasanaċ agus an Rúiseaċ ċun a ċéile. Níl an Ungáir claoiḋte fós aċt an oireaḋ, cé go raiḃ páipéir malluiġṫe Ṡasana dá ṁaoiḋeaṁ go raiḃ. Sé a ṁalairt sin de ċosaṁlaċt atá uirṫi, óir is aṁlaiḋ is dóċa dóiḃ, má ḟaġann siad congnaṁ ó na Pólandraiḃ Austria a ċur i n-íoċtar. Agus bí cinnte annsin naċ dtaiṫneoċaiḋ leis an Rúiseaċ cáirdeas a ḃeiṫ idir an Ungáir agus an Ṗóland, agus an dá ṫír sin a ḃeiṫ ag taḃairt duḃḟlán impearóirí, agus sáiṫfiḋ sé a ċlaiḋeaṁ isteaċ san aċrann. Tá an Francaċ ar bís annsin, agus a ḃrataċ treodaṫaċ aige, agus an Lomdaraċ, an Eadáil agus an Ġearmáin, iad ar fad ag corruġaḋ; agus annsin ní mór le onċú na Breataine (nó an leoṁan, mar ṫugas an t-ainmiḋe sin air féin) ḃrostuġaḋ air, cé gur go mall é agus i n-aġaiḋ a ṫolaċ, óir b'ḟearr leis go mór ag búirfeaḋaċ is na hIndiaċaiḃ, nó sa Saolann Nua, nó i nÉirinn (nuair a ḃeaḋ na hairm bainte de na daoiniḃ annsin aige). Agus tá mí-ḟuaiṁneas ar na daoiniḃ i nÉirinn, agus is mór an sgéal le duine sin, aċt is gearr go mbéiḋ sé le tearḃánaḋ ag Éireannaiḃ má tá ionnta tada a ḋéanaṁ seaċas a ḃeiṫ go síorruiḋe ag claṁsán fa n-a ḃfuil dá ḟuiling aca.

Agus tá na Gearmánaiġ go saoṫarac, ar feaḋ an ama so, ag iarraiḋ rud éigin ar a dtugaid Reaċt a ḋéanaṁ

ḋóiḃ féin i bḞrangfurt, aċt déanfaiḋ rí Ṗrúise, agus an sean-ainṁiḋe atá i Hanover déanfaiḋ sin neiṁniḋ de sin agus cuirfiḋ cúl na láiṁe leis. Ní ṡáróċaiḋ an Reaċt an lá measaim, agus annsin níl aon dá roġain ag an nGearmáin Ṫuaiḋ, ag an bPrúise, ná ag Hanover, aċt riaġaltas puiblideaċta a ġabáil ċuca. Ní leigfiḋ ríġte ná árd-diúicí ḋóiḃ gan sin a ḋéanaṁ, agus tiocfaiḋ an lá go bfeice na daoine iad féin i gcaṫ le ríġṫiḃ agus le ríoġaċtaiḃ i gCologne agus i gCassel, i gCarlsruhe, i mBaden agus i mBerlin, agus tuigfiḋ siad naċ bfuil aon ṁuiniġin le cur as ríġṫiḃ, naċ seasfaiḋ siad cos ná connraḋ, ná margaḋ ar biṫ a ḋéanfas siad le n-a ndaoiniḃ; agus naċ bfuil tada eile le déanaṁ leo, nuair a ḃeas a n-oifig gan ṁaiṫ, aċt cogaḋ dearg a ċur orṫa, agus an ċoróin agus an ceann i n-éinfeaċt a ḃaint díoḃ. I gcruṫaṁnas go bfuil an Ġearmáin ag ullṁuġaḋ a cion féin de raic na hEorpa. Dála na bFrancaċ, is cosṁail go bfuil siad tógṫa suas do láṫair ag cur ċaoi ar a ngnóṫaiḃ féin, agus ní ḋéanfainn aon iongnaḋ ḋe dá ndéanaidís an rud is aistiġe ar biṫ, agus dá ndéanaidís cosair asair sul 's ḃeaḋ a ngnóṫa réitiġṫe i gceart aca, óir is aisteaċ an duine croiḋe é an Francaċ. Aċt mar sin féin, nuair ṫiocfas an lá ċuige, níl aon aiṁreas naċ ḃfaiġfear an Francaċ calma san áit ar ċeart dó a ḃeiṫ. Séideaḋ an stoc aon uair aṁáin agus béiḋ seisean ina ionad ċóir féin, agus a ċlaiḋeaṁ le n-a ċeaṫraṁa síos. Sin é an ċóir atá ar na gnóṫaiḃ ċoṁ fada agus tuigim-se iad, aċt b'féidir dóiḃ aṫruġaḋ crota a ḃeiṫ orṫa ar ball.

Agus go deiṁin is mór is cás le duine a ċlos ó óráid Ḃainríoġan ġeanaṁail na Breataine go bfuil na Gaeḋil go mí-ṡuaiṁneaċ.

Tá cluiċe croiḋeaṁail ar tí a imirt. Agus an ḃfuil orm-sa mo ṡaoġal a ċaiṫeaṁ ag cneaḋaċ i gcarcair aḋmaiḋ annso ar an muir ṁóir, nó ag taḃairt aire d'ḟineaṁnaiḃ na hAfraice, agus mé i ngéiḃionn fa réalt-ḃuiḋntiḃ na deisceirte, agus ríoġachta agus náisiúin ḋá gcailleaḋ agus ḋá mbuaḋaċtáil? Ní ṡaoilim é.

Aibreán 20º.—D'éiriġ an aimsir go breaġ séiṁ annso, agus is áluinn ar faḋ an feic atá ann, idir spéir agus muir agus tír. Aon ancoire aṁáin atá ar an luing seo ó n-a gob, agus do réir mar aṫruiġeas an ġaoṫ tá aṁarc agam d'oiḋċe is de ló ó m'ḟuinneoig ar na hoileánaiḃ go léir, agus iad mar ḃeiḋis ag dul ṫart timċeall. Sgairteann an ġrian isteaċ in mo ṡeomra amanna nuair ḃíos sí ag éirġe, agus b'éiḋir an tráṫnóna céadna ar a ḋul faoi ḋi go mbeaḋ sí ag sgairteaḋ isteaċ sa ḃfuinneoig céadna; agus ar maidin lá ar n-a ḃáireaċ nuair d'osgloċainn mo ṡúile (óir ṫáinig mo ċodlaḋ ar ais ḋom) b'éiḋir go ḃfeicfinn an lá ag gealaḋ arís agus mo ċeann ar an aḋairt agam, agus an taoḃ ṫoir de San Seoirse ina ċaor liaṫ-ġorm áluinn. Sin é an gar do ḋuine a ḃeiṫ na ċoṁnuiḋe ar long príosúin a mbeaḋ sgartaḋ áirite gréine uirṫi seaċas a ḃeiṫ 'do ċoṁnuiḋe ar an talaṁ, mar a mbeiṫeá go dall támáilte. Tá long ṁór na brataiġ tuairim agus ḋá ṁíle uainn, agus an *Neptune* ar a cúlaiḃ. Long ṡeaġanta go leor í, agus meirg long cogaiḋ i n-áirde ar ḃarr a croinn. Is cosṁail go ḃfuil sé de ċeart aici an ṁeirg sin a ḃeiṫ i n-áirde uirṫi ó ṫárla oifigeaċ ar ḃórd. Sé an t-oifigeaċ é an doċtúir, agus sin é an feaḋmannaċ a mbéiḋ na príosúnaiġ fa n-a smaċt.

Aṫruġaḋ i mbáireaċ atá an *Neptune* le seolaḋ.

Duḃraḋ liom go raiḃ cóir ar ṡeomra beag ar leiṫ ḋom-sa, agus dorus amaċ ar an mbórd deireaḋ air, ionnus go mbeaḋ *otium cum dignitate* agam ar feaḋ an aistir, mar d'ḟeilfeaḋ do ḋuine uasal. Aistear! aistear go hAfraic. Osglaim mo ṡúile amanna, agus tugaim cuimilt ċruaiḋ do mo ċluasaiḃ, agus fiar-fuiġim díom féin an mé atá ann i n-aon ċor. An féidir gurb é seo an duine céadna a ḃí 'na Ṡeán Ṁis-téal tá tamall ó ṡoin ann, a ḃí 'na ċoṁnuiḋe i Sráid Uaċtarac Leeson tráṫ, agus atá anois ar tí seolaḋ ar bórd na luinge áirde úd go tír na bfear nduḃ, agus na bfear nduḃ-ḃuiḋe, go tír na bfeilméaraí Hol-landaċ agus na bfiaḋ bfiaḋáin? Níl aon aiṁreas air, is cosṁail, seo í mo ċolainn—seaḋ ṁairse—

"Me vel extremos Numidarum in agros
classe releget."

Seaḋ go deiṁin, tusa, a Ṡeáin Ṁistéal, atá do ċoṁ-nuiḋe ar long príosúin anois i mBermuda agus an uiṁir 2014 ort, tá tú ar tí a ḋul ṫar an líne agus na haigéin deisceartaí a ṫreabaḋ ar long Ṗarṫaláin Dias.

——————τηλουρον δε γῆν
Ἥξεις κελαινον φυλον οἱ προς ἡλιου
Ναιουσι πηγαις; ἔνθα ποταμος Αἴθιοψ.

Naċ ait mar ḃíos na línte agus na siollaí filiḋ-eaċta sin ar teangaċaiḃ coiṁiġteaċa ag riṫ tré mo ċeann, agus mé san uaigneas i bfuilm annso. Ḋá laġad dá mbéiḋ le tabairt fa deara ag duine, dá laġad dá mbéiḋ le déanaṁ nó le fuiling aige, nó le feiceál den tsaoġal, is aṁlaiḋ is fearr a ċuiṁne b'éidir ar a ndeaċa sé tríd; agus béarfaiḋ an ċuiṁne agus

an aigne aḋḃar smuainte ḋó, mara ḃfuil aon aḋḃar le feiceál ná le cloisteáil aige. Mar sin don té ċailleas radarc a ṡúl, géaruiġeann an éisteaċt aige, le congnaṁ a ṫaḃairt ḋó i n-áit an aṁairc—óir géaruiġeann céadfaḋ ag duine do réir mar milltear céadfaḋ eile—agus do réir mar tá duine gan aon ḃaint a ḃeiṫ aige leis an saoġal láṫaireaċ, is aṁlaiḋ is soiléire don aigne an saoġal a caiṫeaḋ. Is iomḋa rud a ndeaċas-sa ṫríd in m'óige, agus a raiḃ dearmad déanta agam air, a ṫagas in mo ċeann anois; tá an t-am ċoṁ fada agus ċoṁ huaigneaċ sin, agus gan le déanaṁ agam aċt an oiread is ḋéanfaḋ an t-eiste nó an t-ainṁiḋe naċ mbeaḋ a ḟios agat an ainṁiḋe é nó luiḃ; is iomḋa rud díoḃ a gcuiṁniġim orṫa agus mo ċuiṁne orṫa ċoṁ húr agus ċoṁ glan agus dá mba anois a ḃéinn ag dul ṫríoṫa. Línte agus giotaí as leaḃraiḃ a léiġeas fiċe bliaḋain bán ó ṡoin, tagaid in mo ċeann anois, gan iarraċt ar biṫ dá ḋéanaṁ agam ar a dtaḃairt ar ais; agus ḋá ḃliaḋain ó ṡoin ní ċuiṁneoċainn orṫa dá mbeaḋ mo ṡaoraḋ ón gcroiċ air. Cá raiḃ mo ċuiṁne na coḋlaḋ ar feaḋ an aċair sin?

Aċt gan a ḋul níos goire ná sin do ḃruaċ na haiḃéise móire, d'ḟeaḃsuiġ mo ċuiṁne go cinnte i mBermuda. Agus mo nuar! mo muar! is truaġ naċ línte filiḋeaċta as Aeschylus agus as Horace an rud is measa in mo ċuiṁne. Tá mo ṡaoġal ar fad os mo ċoṁair, mar d'ḟeicfinn tré sgaṫán é, agus ní geal ná ní slaċtṁar an feic é. Faraor naċ ḃféadaim aon deiġ-ġníoṁ aṁáin ḟaġáil ann (i dteannta an ġníoṁa a rinne méirleaċ ḋíom). Is truaġ liom naċ ndearcann sgáile féin m'aṫar níos soineanta orm—agus faraor má tá an oiread d'aḋḃar aige——

Ina óige go cinnte is eaḋ is coirptiġe an duine. Tá an diaḃal tart timċeall orainn agus sinn óg. Neam-urċóid na hóige ar ar ṫráċt na sean-ḟilí (rinneadar dearmad ar a n-óige féin) níl ann aċt aineolas ar an olc. Tagann cion ag an leanḃ ar an olc, do réir mar ċuirear sé aiṫne air; agus tráṫ a mbíonn sé ag éirġe suas in' ḟear, lán d'uaḃar agus de ṁacnas an tsaoġail, is minic annsin naċ cruaiḋe an ċloċ ġlas ná a ċroiḋe; tá sé ċoṁ leiṫleasaċ sin agus go ndéanann sé Dia de féin, agus naċ n-adṁuiġeann sé aon Dia eile. Má innsiġeann sé an ḟírinne agus a ḃeiṫ cneasta dó, is ar corp uaḃair é agus le miċéat. Níl aon ċréatúr níos uilce ar so go hifreann ná an fear breaġ onóraċ sin. Creidim-se sin go dearḃṫa. Maiṫ ar biṫ atá le faġáil i nádúr an duine, is ó ṫroid leis an diaḃal, sé sin leis an duine féin, a tagas sé. Níl aon rud ann mar an ḃfuiling, leis an salċar a ġlanaḋ den ċroiḋe; ní ḃogann tada an croiḋe cruaiḋ aċt a ḋul tríd an muileann dó. Agus cá ḃfios dom-sa naċ é Dia Uile-ċuṁaċtaċ a ċuir an ṗríosúntaċt luinge seo orm-sa, tré n-a ṫrócaire, cá ḃfios naċ smaċtuġaḋ é a teastuiġ uaim, agus naċ ndéanfaḋ tada eile cúis? Bí roinnt ṁaiṫ dá ḃfuil de ṫrioblóid i gceann an duine ċéanna orm go deiṁin; aċt rinneaḋ faillíġe roiṁe seo ar an gcineál áiriṫe so oideaċais a ṫaḃairt dom .i. smaċt ṗearsanta, agus insleaċt a ċaiṫeaṁ liom. Níor ṫáinig sé riaṁ an té sin is mó ḃí ar a ċoṁairle féin ná mé, ná is uaiḃriġe ḃí faoi, ná is mó a raiḃ dúil ina ċoṁairle féin aige. Agus an t-uaḃar sin a dtugas srian dó, b'féidir gur leis a ḃí call cosg a ċur, ionnus go gcuirfiḋe mo laige féin i n-iúl dom, ionnus go n-aireoċainn naċ láidre mé 'na ḋiaiḋ sin ná Dia,

cruṫuiġṫeoir an iongantais agus an uaṫḃáis. Agus dá ḃríġ sin, cuireaḋ sgata biṫeaṁnaċ ag cogarnaiġil in m'aġaiḋ agus coṁarṫaí uaisleaċta agus ionnraicis orṫa, gur tiomáineaḋ ar siuḃal go cró aduaḋain mé mar a gcúireann eoċraiḋ glas orm, agus fágtar annsin mé ag foġluim mo ċeaċta nó go mbeiḋ sé agam go maiṫ, agus uain mo ḋóṫain agam le smuainiuġaḋ ar ċúrsaiḃ an tsaoġail.

B'éidir gur b'é mo ṁaiṫ é a ḃeiṫ annso, aċt ná raiḃ maiṫ ag na biṫeaṁnaċaiḃ uaisle ionnraice a ċuir ann mé.

Naċ orm atá an treasóid agus an treodaráil, nó naċ breaġ naċ gcuirim cosg leis an raiméis seo. Is geall le duine de ċumann na leaḃrán teagaisg mé ag caint; agus cé'n díoġḃáil? Cad na ṫaoḃ naċ laḃarfainn aṁlaiḋ, mara ndeire mé aċt an ḟírinne? Ní fuláir do ḋuine gan eagla ḃeiṫ air roiṁe ṫada, dá mba é a leigean isteaċ i gcumann na leaḃrán ṫeagaisg féin é. Aċt an iomarca atá le ráḋ agam, agus pé aca sin é, is náireaċ liom a ḃfuil de ṗáipéar breacta agam, agus a ḃfuil fúm féin ann. Dá mba i ndaingean uaigneaċ féin é níor ċeart d'ḟear an oireaḋ sin áird a ḃeiṫ aige air féin, ná a ṫáiḃle ḋílse a ḃreacaḋ ag cur síos air féin. Cé mise, le go dtiuḃrainn cluas ċoṁ mór ċoṁ mearaṁail sin dom féin, go dtí aṁáin mo smuainte a ċur síos ar ṗáipéar? Cé mé féin? naċ mé ar ndóiġ an Mise—an Mise céadna a ḃí dá ḋearḃaḋ ag Fichte a ḃeiṫ ann? Agus naċ tabaċtaċ an duine sin—ní heaḋ, aċt an ḃfuil a ṁalairt ann? Táim i n-aiṁreas anois naċ raiḃ riaṁ aon duine eile ann aċt an Mise—naċ raiḃ Fichte féin ann ná an t-eoċraiḋ. Is mise an tiomlán. Aċt a ingean ḃig ġleoite! tá

tusa freisin ann saoilim, i n-ionad éigin sa doṁan mór.

Aibreán 21°—An Satarn.—Támuid le seolaḋ i mbáireaċ go cinnte, agus an porta ba ċeart a beiṫ againn ó Ṡasana dá lá ó soin, níor ṡroiċ sé fós sinn. B'éidir go mbeaḋ orm anois imṫeaċt don Ros gan mo litir míosa d'ḟaġáil ó Iubar Ċinn Traġa; agus cá ḃfios cé ṁéad mí ḃeas mé annsin sul 's geoḃas mé sgéala goidé mar tá mo ḋaoine múirneaċa? Pé aca sin é, níl aon airgead agam, ní leigfinn a ċur ċugam annso, aċt sa litir ḋeireaḋ d'iarras cúpla punt a ċur ċugam i dtreo naċ mbéinn gan pinginn gan bonn nuair cuirfiḋe i dtír mé ar ṁór-roinn na hAfraice. Níl agam de ṁaoin an doṁain aċt cúpla sgilling agus b'éidir go mbeaḋ orm obair a ḋéanaṁ mar atá ar an ḃfear dub-ḃuiḋe. Naċ deas an bail é sin ar "duine uasal foġlumta."

An galtán, an *Scourge*, ina ndearnaḋ mé fuadaċ ar siubal ó ṫúr, tá sí annso le cúpla lá, d'éis a beiṫ sna hIndiaċaiḃ Ṫiar; agus anois díreaċ seol sí go Sasana le deireaḋ a ċur le n-a cuid seoltóireaċt. Trí ṫamall a ċaiṫ sí ar ancoire i mBermuda ó ṫug sí annso mé, agus is minic a rinneas iongnaḋ de naċ ḃfacas aon oifigeaċ dá raib uirṫi ó'n gcuairt a ṫug an dá oifigeaċ orm i dtosaċ. Ġeall an ċéad oifigeaċ go cinnte go dtiubraḋ sé corr-ċuairt orm, agus níor ṫáinig seisean i n-aon-ċor. Tá an t-aḋbar agam ar fad anois, ó na páipéir nuaiḋeaċta. An t-uigingeaċ atá ar an stáisiún, is cosṁail go dtug sé trom-ṁilleán do Ċaiptín Wingrove, nuair ċualaiḋ sé nár caiteaḋ liom ar an turas mar ċaitfiḋe le daor coitċeann ar biṫ eile. Rinneaḋ an-ċaint de i mBermuda agus i Sasana, agus d'ḟiafruiġ daoine uaisle sa bPairliméid de na

ministéaraiḃ fá'n órduġaḋ a tugaḋ i dtaoiḃ an daoir, an Mistéalaċ .i. cár iṫ an daor réaṁráiḋte a a ċuid biḋ, agus cé ḃí ag ól i ḃfoċair an daoir ċéadna; agus ḃí pobal Ṡasana ċoṁ corruiġṫe agus ċoṁ feargaċ sin go mba baoġalaċ go ndíbreofaiḋe an feaḋmannaċ croiḋe as an treirbís. Is cóir a ráḋ annso go raiḃ an ceart ar fad ag pobal Ṡasana. Ba daor dá rírib mé, nó níorb' eaḋ. Marar ḋaor mé ní raiḃ aon ċeart mé a ḟuadaċ ar siuḃal ċor ar biṫ; má ba daor mé níor ċeart a ḋéanaṁ liom aċt go díreaċ mar ḋéanfaiḋe le daoraiḃ eile. Aċt nuair fríṫ amaċ go raḃas ar aon ḃórd leis an doċtúir, agus le oifigeaċa na luinge a ṫug ó Áṫ Cliaṫ go Corcaiġ mé, ṫáinig is cosṁail fear-is-barr feirge ar ṗobal na Breataine. Is suaraċ an t-iongnaḋ gur ġlac pobal na Breataine maslaḋ faoi sin. Naċ raḃadar dá ḟíor-ḃollaireaċt i bpairliméid agus i bpáipéir nuaiḋeaċta, gan tráċt ar a gcoiste áiriṫe féin, dá ḟuagairt i n-árd a ngoṫa go mba méirleaċ é an fear so, agus an aṁlaiḋ naċ raiḃ aoinneaċ le faġáil 'na ḋiaiḋ sin a ḋéanfaḋ méirleaċ ḋe, ná a ċaiṫfeaḋ leis mar ċaiṫfiḋe le daor? Agus an doċtúir boċt a ḃí ar an *Shearwater* (ó is air a ṫuit an ċuid is mó den ṁilleán cibé fáṫ ḃí leis), ḃí roinn an loingis den riaġaltas ar dearg-ḃuile leis, go mb'éigin bréaga éigin a ċumaḋ dá ċosaint. Ní facas an leiṫsgéal bréagaċ sin, aċt léiġeas an leiṫsgéal bréagaċ a tugaḋ ar son Ċaiptín Wingrove an uair ḋeireaḋ tarraingeaḋ an cás anuas sa ḃfeis ġallda. Ċím anois go bfuil an sgéal ar siuḃal aca ann le tamall fada, agus má ḃíonn dúil ag Robuson nó ag Locart nó ag an gCoirnéal Verner, feisire eisean ó ċondae Árdmaċa, má ḃíonn fúṫa na ministéaraiḋe a ċur i dteannta, éireoċaiḋ siad

'na seasaṁ, ó am go ham, agus fiafróċaiḋ siad goiḋé mar caiteaḋ leis an Misṫéalaċ, an daor, ar a ḃealaċ go Ḃermuda ḋó? cé ḃí ag coṁráḋ leis? ar baineaḋ an ġruaig de an nós a mbaintear de ḋaoraiḃ eile í? agus an raiḃ sé ḋá ċoinneál ag obair annsin sna coil-éaraiḃ mar ba ċeart? Ċím sa *Times* an uair ḋeireaḋ cuireaḋ na ceisteanna sin go nduḃairt Uigingeaċ Dundar éigin (tiġearna de roinn na maruiḋeaċta é, creidim), gurab é órduġaḋ tugaḋ i dtaoiḃ an Mis-téalaiġ, an daor, go caiṫfeaḋ feaḋmannaċ na luinge leis ar an aistear mar ċaiṫfiḋe le daor ar biṫ, agus a ċoiṁéad i n-áit ar leiṫ, ionnus naċ mbeaḋ sé imeasg oifigeaċ na luinge, aċt naċ raiḃ an dara seomra sa *Scourge*, agus go raiḃ ar an gCaiptín Wingrove é ṫabairt isteaċ ina ṡeomra féin agus a ċuid ḃiḋ a ṫabairt ḋó ar an aon ḃórd leis féin, aċt gur coinniġ-eaḋ ar leiṫ ó na hoifigeaċaiḃ eile é. Naċ beag a ṁairg a ċuireas sé ar na biṫeaṁnaċaiḃ sin na bréaga a innsin.

An ċéad ċás de, atá seomra ar leiṫ sa *Scourge*, rud naċ fuláir nó tá a ḟios ag tiġearna so roinne na mar-uiḋeaċta go maiṫ, agus ba é an dara seomra céadna mo ṡeomra-sa. Ċodluiġeas ann, ba liom féin ar leiṫ é, agus ḃí bórd, caṫaoireaċa agus iomḋaḋa ann, i gcruṫaṁnas go ḃféadfaiḋe mo ċuid ḃiḋ a ṫabairt dom ann dá ndéantaiḋe an t-órduġaḋ a ṫabairt. Aċt níor tugaḋ an t-órduġaḋ sin. I leabaiḋ órduġaḋ d'faġáil do Ċaiptín Wingrove caiteaṁ liom mar ċaiṫfiḋe le daor, hórduiġeaḋ ḋó go sonnraḋaċ caiteaṁ liom mar ċaiṫfiḋe le "duine uasal."

Ná ní fíor aċt an oiread gur coinniġeaḋ ar leiṫ ó na hoifigeaċaiḃ mé, ċaiteas urmór an ama ar bórd fré na n-oifigeaċ.

Ionnus gur bréag gaċ ar ḋuḃairt an t-uigingeaċ so go huile agus go hiomlán, an bréag a ḃí ag Dundas ó ṫús go deireaḋ.

Táim cinnte naċ raiḃ Caiptín Wingrove rann-ṗáirteaċ sa mbréig.

Agus cím fós má ḋ'innis an tUigingeaċ Dundas na bréaga i ḃfo-ṫeaċ na feise, gur innis an tiġearna Lansdowne na bréaga i n-árd-teaċ na feise. Cuireaḋ ceist den tsórt céadna air-sean san árd-teaċ, agus d'innis sé do na tiġearnaiḃ go mb'ḟíor gur tugaḋ cead d'ḟeaḋmannaċ an *Scourge* caiteaṁ leis an bpríosúnaċ mar ċeapfaḋ sé ḃeaḋ feilteaċ, mar ġeall ar gan an Mistéalaċ a ḃeiṫ ró-láidir ina ṡláinte. Níl annsin aċt an oiread aċt bréag. Níor tugaḋ an cead sin do Ċaiptín Wingrove; níor ċualaiḋ Caiptín Wingrove focal ar biṫ fa mo ḋroċ-ṡláinte, ná fós na ministéaraí. Ní ḋearnas casaoid ar biṫ ar mo ṡláinte an uair sin. Ionnus gur innis an dá ḃréagadóir Stát sin na bréaga go mí-stuamḋa, de ḃríġ nár innsiġeadar an bréag céadna. Go ḃfortuiġe Dia orainn, agus go maiṫe sé ar bpeacaí ḋúinn ar fad.

Aḋbar fíor-ṡuaraċ cainte seaḋ é sin, aċt dá ṡuaraiġe é cuireas síos an méid sin faoi, óir b'éidir go mbeaḋ orm tagairt dó arís. Ba ro-ċuma ḋom-sa cá leag-faiḋe mo ḃéiliḋ fúm, no cé ḃeaḋ ar dinnéar ag aon ḃórd liom. Ó ġaḃ mo náiṁde i láiṁ mé, ṫugas de ċleaċtaḋ ḋom féin suiḋe síos, nó éirġe im' ṡeasaṁ, nó tosuiġe ag siuḃal do réir mar ḋéarfaiḋe liom é, mar ḋéanfaḋ fíor-ṗríosúnaċ; agus biaḋ ar biṫ a cuirfiḋe os mo ċoṁair a iṫe gan tada a ráḋ. Níorḃ onóir ar biṫ liom suiḋe ċun búird le Caiptín Wingrove, ná níorḃ easonóir liom é dá gcuireaḋ siad slaḃraí

orm agus mé a ċaiṫeaṁ isteaċ sa daingean is íoċtaraiġe ḃí ina luing. Rinne riaġaltas na Breataine a ndíċeall orm nuair ṫugadar “ Méirleaċ ” mar leasainm orm agus ḋíbriġeadar ar siuḃal ó mo ṫír féin mé ; ní ġeoḃaidís féin ná aon treisḃíseaċ dá raiḃ aca an miġníoṁ sin a ṁéaduġaḋ ná a laġduġaḋ, dá ḋéine ná dá ḟéiṁe dá mbeidís liom.

Aċt ċeana, tá caṫuġaḋ orm fa'n ainḃeart a d'ḟuiling pobal na Breataine,—pobal fial, calma, mór-ċroiḋeaċ na Breataine.

Aibreán 22°—An Doṁnaċ.—An lá deireaḋ agam i mBermuda. Maidin ġeal earraiġ í, agus ar n-osgailt mo ṡúile dom an ċéad rud a ċonnaiceas : long an ṗorta sa ṡiuḃal trearna an ċuain (agus an cuan ċoṁ mín leis an ngloine) go dtí an dug. Ġeoḃad mo litir ón Iuḃair.

Tá bád le teaċt in mo ċoinne tar éis na céad-ṗroinne. Níl aon ċinnteaċt agam mo leigean ar siuḃal gan mé a ċeistniuġaḋ, agus mé a ċuartuġaḋ b'éidir ar lorg páipéar. B'éidir go mbainfiḋe an leaḃar cuiṁneaċáin seo díom, agus má ċuireann aoinneaċ duaḋ a léiġte air féin is eagal liom go ḃfuiġfear focal tuarganta nó ḋó ann, annso is annsiúd. Níor ceistniġeaḋ fós ariaṁ mé go deiṁin fa rud mar sin, ná níor cuartuiġeaḋ mo ṁála aṁáin ; agus fa luċt an uġdaráis annso, níl a ḟios agam an gceapann siad go ḃfuil a ndualgas dá ċoiṁlíonaḋ san méid sin aca nó maran gceapann. Beaḋ uirnis sa mála sin agam le glais a ḃriseaḋ i ngan ḟios dóiḃ, nó lioṁáin, nó cúpla piostal, seaḋ, nó inneall diaḃalta éigin eile. Níl a ḟios aca-san naċ ag ullṁuġaḋ tuarganta agus mí-ṡuaiṁnis a ċaiṫeas an uain sgríḃneoireaċta a ḃí agam, agus gur gearr go

ḃféada mé a ċraoḃsgaoileaḋ. Aċt sin é a ngnó-san, ní ḃaineann sé ḋom-sa. Mar sin féin tá mo leaḃar in mo ṗóca agus an ḟuinneog osgailte, nó go mbéad ar mo ḃealaċ i gceart, agus má ḋéantar aon ċuartuġaḋ tá fúm mo smuainte luaċṁaire a ċaiṫeaṁ sa ḃfairrge agus meaḋċan a ċur ar an leaḃrán a ṫiuḃras go tóin puill í.

An ceaṫair a ċlog.—Támuid ag seoltóireaċt, agus na doirí ceidir i mBermuda ag dul faoi, taoḃ ṫall do ḟonnsa ceoḋaċ na cruinne. Sin é foirċeann mo “ Ḃrionglóidí se ar Oileánaiḃ an tSaṁraiḋ.”

Fuaras mo litir ar baile. Nár laġaċ múinte an ṁaise don ġoiḃearnóir é a cur ċugam tar éis a ḋul ar bórd dom, agus le linn an *Neptune* a ḃeiṫ ag imṫeaċt ? Táid siad ar fad go maiṫ sa mbaile. Sgríoḃas litir fada, ċroiḋeaṁail ċun mo ṁná, óir tá cruṫ níos fearr orm anois do réir ċosaṁlaċt. Tá an lá ag gealaḋ ḋúinn. Tá feaḃas mór ar mo ṡláinte i n-aċar gearr agus is dóiġ gur ag teaċt ionnam a ḃeas ar fairrge, agus b’éidir go dtiuḃraḋ an aimsir ar ais ar fad í san Afraic. Agus ní cosṁail go ḃfuil fá’n “ Riaġaltas ” mé ċoinneál sa Ros ar fad, tá an tiġearna Grae ag caint ar rud éigin a dtugann sé “ párdún ar ċonnraḋ ” air, agus go ḃfuil sé le faġáil ag príosúnaiġiḃ raċas don Ros, aċt cúig ṗunta ḋéag a taḃairt air. Is eaḋ ṫiocfas ḋe sin go mbéiḋ na príosúnaiġ saor ar longais, sé sin go mbéiḋ cead aca a ḋul ina roġa áit aċt aṁáin gan a ḋul go hÉirinn, go Sasana, ná go hAlbain. Má féadaim an sgríḃeann sin d’ḟaġáil ar £15 (cibé ainm atá air) ceannoċad é go cinnte, agus measaim gur deaġ-ṁargaḋ go cinnte ar an airgead é. Naċ cuma ḋom-sa iad a taḃairt “ párdún ” air ? Dá dtugaidís

loġa generáilte air nó orrṫa i n-aġaiḋ greim an ṁadaiḋ ḃuile. Ċeannoċainn go fonnṁar rud a ṫiubraḋ cead dom imṫeaċt agus gan a ḃeiṫ fa ḃrataċ niṁeanta na gCarthaginéeaċ. Aċt mara ndioltar an “ párdún ” sin liom-sa, dá ḋonaċt an cás agam, ní ḃeiḋ orm aċt fanaċt cúpla bliaḋain ’mo ċoṁnuiḋe i gcúinne cúl-ráideaċ i n-áit éigin i Stellenborch no i Stellendam idir mo ṁuinntir féin, na feilméaraí ón Tír fá Ṫuinn, na daoine croiḋe, ṫart timċeall orm, agus mé ag saoṫruġaḋ na talṁan mar árd-aṫair; nó mar ṫréad-aiḋe ag fosuiġeaċt na gcaoraċ, go dtige am mo ṡaorṫa.

Ċítear dom go ḃfuiltear i n-aiṁreas fós i dtaoḃ a ḋul i dtír sa Ros. An tuairisg deireaḋ a ṫáinig ċugainn ón áit, ag neartuġaḋ atá siad i n-aġaiḋ sinn a leigeann i dtír. Aċt an t-árd-doċtúir atá i gcionn an *Neptune* .i. an Doċ. Dees, deir sé liom go ḃfuil órduġaḋ cinnte aige don ġoiḃearnóir ṫall, .i. Sir Enrí Mac Gaḃann, an ḟuireann fré ċéile a ċur i dtír nuair ḃainfeas sé calaḋ amaċ. Agus na ḋiaiḋ sin, má tá i ndán agus go ḃfuil na daoine ṫall ar aon ḟocal, nó go leor aca féin, gan na daoir a leigean isteaċ ina dtír, agus má táid siad go láidir ina aġaiḋ sin is anḟorlannaċ, tarcuisneaċ an rud do riaġaltas Ṡasana na daoir a éigniuġaḋ isteaċ orṫa dá n-aindeoin. Ní ḃríġ ḃeag ar biṫ do ḋuine a ṫír agus a ṫalaṁ a ṁilleaḋ le sgata méirleaċ, dioġa agus dríodar an ċine ó impireaċt ṁór eile, agus iad sin a ḃeiṫ ag cur fúṫa agus ag ullṁuġaḋ na hanaċáin. Ní ḋéanfainn aon iongnaḋ ḋe dá mbeaḋ órduġaḋ ag Sir Enrí Mac Gaḃann nuair ṡroicfeaḋ muid ar Ros sinn a ċur anonn don Austráil.

Mo ċuid féin de, ní hé mo roġain seolaḋ ar an luing seo agus an ḟoireann atá uirṫi, agus gan a ḟios againn naċ mbeiṫiḋe dár dtabairt ṫart timċeall an domain, agus sinn ag teaċt fa'n dorus ag gaċ oileán agus ag gaċ mór-roinn, i ndóiġ go dtiubraiḋe díḋean do 300 duine coiṁiġteaċ naċ bfuil aon deaġ-ċuma orta; aċt níl aon dá roġain agam-sa, mar táim ag teiċeaḋ le m'anam. Aċt ċeana, is fearr liom a ḋul go hAus-tráil féin, agus i n-éinfeaċt leis an gcoṁluadar so ná geiṁreaḋ eile a ċaiṫeaṁ ar na oileánaiḃ saṁraiḋ seo, agus dar go deiṁin ní héadruime mo sparán (níl ann aċt trí sgilleaċa déag) anois ná mo ċroiḋe agus mé ag bualaḋ fa'n aistear so. D'ḟágas an bás 'na ṫaiḃḃse 'mo ḋiaiḋ idir na ceidir ḋuḃa, agus dá leanaḋ mac urġránna na sṫríopaiġe féin sinn ní ḃéarfaiḋ sé orm sa long so atá ag imṫeaċt fa na seolta brat-ġaoiṫreaċa. Bainfeaḋ deiċ ngráḋ is trí ficid de ċrios an domain de rása as, trearsna bealaċ bliaḋna na gréine go dtí réigiúin nár sgairt an Beiṫir Mór ariaṁ orta, agus má ṫagann an Feiṫideaċ modarḋa suas liom annsin troidfeaḋ é an fad is ḃéas ionnam cos a ċorruġaḋ.

Dá mí bainfeas ar n-aistear don Ros asainn, do réir mar measaid. Hurá! mar deireaḋ sean-Doṁnall boċt: is éadtrom é mo ċroiḋe indiu, níl baoġal naċ dtiocfaiḋ rud éigin nua as ar n-aistear don Afraic agus ba dual máṫar di arraċtaí a ṫabairt ar an saoġal.*

Sean-Doṁnall boċt! ba hé féin an sean-ḟear iongantaċ, cumasaċ, agus an sean-ḟear greannṁar, tútaċ! Is é ḃí binn-ḃriaṫraċ, gáirṫe geala aige a

* "Vulgare Græciæ dictum—Semper aliquid novi Africam afferre." —Plin. Nat. Hist. VIII. 16.

ṁeallfaḋ an t-éan ḋen ċraoiḃ, agus croiḋe a leaġfaḋ le truaiġ! agus fós fear bréagaċ, fealltaċ, cealgaċ. Nár ríoġḋa agus nárḃ uirísreal an duine é! níor ġéire súil, ná níor ċumasaiġe greim an iolair uasail ar Ċarn Tuaṫail ná mar ḃí aige, níor ṫúisce uirísle an gaḋar, ná níor ċruaḋ-ċroiḋiġ an duḃán alla ná é. Féaċ an óráid a rinne sé ar son Ṡeáin Ṁig Aoḋa, an píosa cainte ba ċuṁaċtaiġe a rinneaḋ ó roiṁ aimsir Demostenes, agus féaċ annsin an teoir taiḃḋreaċ neiṁ-ḃríoġṁar ag molaḋ don pobal brostuġaḋ go síoṫċánta mórálta. Ariaṁ ó ċuiṁniġ an ċéad fear ar aḋḃar bréige do ḃaint airgid amaċ, níor faċtas a leiṫéid sin d'inneall puiblíḋe feille. Agus má ċuiṁnuiġeann duine ar sin féin, agus ar ṫuilleaḋ le n-a ċoir, cad is féidir le duine a ráḋ? Ní féidir, aċt aṁáin guiḋe nár ba donaiḋe Doṁnall Ó Conaill atá na luiġe i gcré na hÉireann é: agus an Dia mór a raiḃ a fios aige le créatúr ċoṁ hiongantaċ leis a ċruṫuġaḋ go ndéana trócaire ar a anam.

Aibreán 23°.—Tugaḋ seomra beag an-tsalaċ annso ḋom, agus fuinneog air ar a ḃfeicim an bórd deireaḋ uaim. Na saiġdiúir naċ ḃfuil ag obair, táid siad ag spaisteoireaċt tart ar an mbórd deireaḋ, ag coṁráḋ is ag caiṫeaṁ tobac ḋóiḃ féin. Tá na príosúnaiġ 'na sguainiḃ ar an mbórd tosaiġ, ar an seomra sa ngob agus ar an mbaḋḃḋún, agus éiḋe príosúin Ḃearmuda orṫa. Níl aon ċead aca a ṫeaċt go deireaḋ na luinge Tá sé saorḋálaċ agam-sa siubal tart ar an mbórd uaċtaraċ deireaḋ, agus is fada fairsing agus is glan an áit é, áit ṁait spaisteoireaċt. Bíonn dá oifigeaċ de ḃárda an airm ag siuḃlóid annso freisin, agus ag caiṫeaṁ tobac.

An Doċ. Dees a gairmtear den doċtúir atá ina feaḋmannaċ annso. Is é atá n-ar gcionn ar fad, agus tá éise doċtúir loingis air. Ṫáinig sé isteaċ in mo ṡeomra ċugam ar maidin indiu, agus ḃraiṫeas cad a ḃí uaiḋ, agus ṡannṫuiġeas tabairt faoi, ionnus go dtuigfeaḋ sé féin agus mé féin a ċéile, agus go mbeaḋ suaiṁneas againn ó n-a ċéile ar feaḋ an aistir. Ṫosuiġ sé ag innsin dom gur socruiġeaḋ i mBermuda an ċóir ċéadna bíḋ, ⁊rl., a ṫabairt dom a ḃí ag na hoifigeaċaiḃ, agus dá mbeaḋ tada uaim a innsin dó-san, sé sin don Doċ. Dees. Duḃras leis go raḃas lán-ċinnte naċ dteastoċaḋ éinníḋ uaim—agus pé aca sin é, go mba gnáṫaċ liom gan tada iarraiḋ, ná gan aon ċasaoid a ḋéanaṁ, agus maidir leis an socruġaḋ áiriṫe a rinneaḋ ar mo ṡon-sa nár ṫuigeas ċor ar biṫ cé'n fáṫ a mbeaḋ cóir ar leiṫ ag dul doṁ-sa ṫar mar ḃí ag dul do na príosúnaċaiḃ eile. "Sé a ḃfuil d'eolas agam-sa air," ar seisean, "gur órduiġ Goiḃearnóir Ḃermuda sin a ḋéanaṁ. Is oṫ liom," adeir an doċtúir, "go gcaiṫfir a ḃeiṫ aonraic ar fad annso agus naċ féidir leat a ḋul go seomra na n-oifigeaċ, ná labairt leis na hoifigeaċaiḃ atá ar gárda. Ní hé go mbeaḋ aon diúltaḋ agam féin roṁat, ná ag na hoifigeaċaiḃ aċt an oiread, is dóiġ lion, aċt is aṁlaiḋ atá an cás—sé an cás é —"

"Is aṁlaiḋ atá an cás," arsa mise, "go dtiuḃraiḋe ṫusa agus iad féin síos sa bPáirliméid, mar tugaḋ an Caiptín Wingrove, agus go mb'éidir go ndéanfaiḋe siḃ a ṫroṁaḋ i gcúirt airm." "Go díreaċ; sin mar tá an sgéal ar fad." "Maiṫ maiseaḋ," arsa mise, "ná cuireaḋ sin imniḋe ar biṫ ort. Ón lá a ndearnaḋ príosúnaċ díom-sa, agus naċ tig liom mo roġa coṁluadar a ḃeiṫ agam is fearr liom mo ċoṁluadar

féin ná aon ċoṁluadar eile. Is mór an dul amuġa do na daoiniḃ croiḋe atá sa bPáirliméid a ṁeas gur onóir ná socaṁal ar biṫ liom-sa a ḃeiṫ sa seomra oifigeaċ is fearr atá i loingeas na Bainrioġna; agus maidir leis na hoifigeaċaiḃ atá i gceirt agat mara mbrúġaiḋ siad iad féin orm bí cinnte naċ mbrúġfad-sa mé féin orṫa."

D'ḟan an doċtúir tamaillín ina ṡost, agus duḃairt annsin, "De ḃéanta na fírinne, do ċuid-se ḋe, tá faire géar i gcoṁnuiḋe is cosṁail ar aon oifigeaċ a ḃfuil aon ḃaint aige leat; agus tar éis a ndearnaḋ de ċaint sa bPáirliméid agus ag bórd roinne na loingseoireaċt fa'n gCaiptín Wingrove agus fa oifigeaċaiḃ an *Shear-water* nil duine againn naċ eagal leis donas éigin a ṫarraing air féin." "Is cosṁail," arsa mise, "naċ leor mise a ḋaoraḋ agus a ḋíbirt gan dá roinn an reaċta agus roinn na loingseoireaċt agus roinn na ḃfo-ṫíorṫa a ḃeiṫ d'ḟeaċt is d'áirṫe ag déanaṁ a ndíċeall ar mé a ċoinneáil in mo porta nua .i. in mo ṁéirleaċ; ní headh, aċt ag déanaṁ a ndíċill ag iarraiḋ a ċur na luiġe ar a gcuid féin oifigeaċ a leigean orṫa féin ċor ar biṫ gur daor ná méirleaċ mé." Rinne sé gáire, agus duḃairt go mb'ḟíor sin. "Aċt go deiṁin," ars eisean, "ní maiṫ go ḃfuil a ḟios cad is fearr a ḋéanaṁ leat. Saoilim naċ aon ḟonn atá ar an riaġaltas a ḃeiṫ dorrḋa leat, ná caiṫeaṁ leat mar caiṫfiḋe le daor coitċeann ar biṫ eile, agus 'na ḋiaiḋ sin ní mór leo an pobal a ṡásuġaḋ. Is aṁlaiḋ atá an sgéal is deacair an cás a réiteaċ."

"Is suaraċ an t-iongnaḋ sin," arsa mise, "is trioblóideaċ agus is doilġe an obair gníoṁ éagcóraċ ar biṫ a ṫaḃairt ċun críċe. Dá mba méirleaċ mé, tá

a ḟios agat, níor ċeart go mbeaḋ deacraċt ar biṫ sa gcás. Agus goidé an diaḃal ciall atá aca le 'dorrḋa,' ná le gan fonn a ḃeiṫ orm a ḃeiṫ orṫa caiṫeaṁ liom mar ċaiṫfiḋe le daor. Is méirleaċ mé nó ní méirleaċ mé." D'aṁduiġ an doċtúir sin. "Agus," adeirim-se, "maran méirleaċ mé gur méirliġ na daoine a ċuir annso mé." Níor ṫáinig sé liom ná in m'aġaiḋ sa méid sin; níor ċríonna an ṁaise dó é dar leis, is cosṁail, agus níor ċuireas ċuige sin é. Aċt rud nár ḃain liom-sa ar leiṫ duḃairt an doċtúir: "Is minic naċ sáḃáil ar biṫ ar feirḃíseaċ puiblíḋe an rud ceanann céadna a hórduiġ-ṫear dó a ḋéanaṁ, óir níl cead aige an t-órduġaḋ a fuair sé a ṫeasbánaḋ, dá mbeiṫ i ndán agus go mbeaḋ an pobal ag casaoid fá'n rud a rinneaḋ. Ní mór ḋó an milleán a ṫógáil air féin agus eisean a ḃeiṫ síos leis i leabaiḋ an riaġaltas." "Tá a ḟios agam go maiṫ," arsa mise "gurb é sin an gnás. Árd-oifigeaċ ar biṫ atá i seirḃís Ṡasana is tig leis, mar ḟaorḋáil, leiṫsgéal ar biṫ is maiṫ leis a ċumaḋ agus a ċraoḃsgaoileaḋ dá ċosaint féin agus do ċosaint an riaġaltais, agus an milleán a ċur ar ḋuine atá faoi. Agus an duine atá faoi, caiṫfiḋ sé an sgéal a ḟiorúġaḋ, cé gur ab é a sgrios féin a ṫiocfaḋ ḋe. D'ḟéadfaḋ an Caiptín Wingrove tuairisg éigin a ṫaḃairt ar an ngnás sin, agus an Caiptín Elliot freisin, ó n-a ndeaċa sé féin tríd sa tSín. B'ḟéidir naċ ḃfuil a ḟios agat naċ ndearna sé aċt go díreaċ an rud a hórduiġeaḋ ḋó; aċt nuair a ceapaḋ nár éiriġ leis, ḃíodar ar buile leis sa bPár-laiméid agus ins na páipéir nuaiḋeaċt; aċt mar sin féin ní ḟuiġeaḋ sé an t-órduġaḋ a tugaḋ ḋó a luaḋ, agus b'éigin dó ḃeiṫ gaḃṫa leis an leiṫsgéal a ṫogair na min-isteárai a ċumaḋ. Agus níl aon aiṁreas agam naċ

leigfeaḋ an riaġaltas an Caiptín Wingrove a ḋaoraḋ i gcúirt airm anois, agus nać gcuirfeaḋ sé blas mairg orṫa, d'éis go ndearna sé go díreać mar hórduiġeaḋ ḋó, dá mba é breiṫeaṁnas na cúirte go ndearna sé gníoṁ nać ndéanfaḋ sé dá mb'oifigeać é ná duine uasal. Mar sin, a ḋoċtúir, ní fuláir duit dá airiġe dá mbeiḋ tú.” Ḃí an doċtúir ag éirġe mí-ṡuaiṁneać fá an gcineál cainte ḃí agam, aċt ní leigfeaḋ an ṁoḋ-aṁlaċt dó treasnuiġeaċt a ċur orm, rud a raiḃ uġdarás aige a ḋéanaṁ, agus nuair ṁoṫuiġeas sin ṫarraingeas sgéal éigin eile ċugam. Fear séiṁ moḋaṁail soineanta é. Saoilim go dtaiṫneoċaḋ sé liom—mar ṡíléar.

Níl puṫ gaoiṫe as aer indiu, agus tá feiceál fós againn ar teaċ soluis Ḃermuda. Tugaḋ príosúnać ḋom mar is gnáṫać le ḃeiṫ ag freastal orm, agus tug sé congnaṁ ḋom le caoi a ċur ar mo ṡeoimrín. Ḃéiḋ mé sa mbaile annso go ceann dá ṁí.

m. h. mac ġoill agus a ṁac, Teoranta.
do ċlóḃḃuail agus do ċraoḃscaoil.
baile áṫa cliaṫ.

1910.

